DEDICATED, BY PERMISSION, TO THE KING.



THE

# PSALMS OF DAVID

IN THE

# IRISH LANGUAGE.

NOW FOR THE FIRST TIME RENDERED INTO METRE.

---

For the Use of the Native Irish.

---

BY NORMAN McLEOD, D.D.

MINISTER OF ST. COLUMBA'S PARISH, GLASGOW.




# PSALMA DAIBI,

## RÍĠ ISRAEL.



A LONDUIN:

AR NA CHUR NA GCLO RE RICHARD WATTS,

Crown Court, Temple Bar.

1836.

# ADVERTISEMENT.

This Metrical Version of the Psalms of David in the Irish Language was undertaken by Dr. M'Leod at the earnest request of the Presbyterian Synod of Ulster, and of various Societies interested in the Education of the Native Irish. In the execution of the work, he has closely followed the Gaelic Version which has been authorised by the Church of Scotland, and which is deservedly admired by all competent judges.

Dr. M'Leod was assisted by Mr. Thaddeus Connellan, of Ireland. And he feels himself particularly called upon to acknowledge, with gratitude, the valuable services of the Rev. H. H. Beamish, of London; who very kindly revised the manuscript, and the proof sheets, in their passing through the press.

The work is sent forth in the humble hope that it may, by the blessing of God, prove a valuable and acceptable boon to the interesting People for whose benefit it was undertaken.

# INDEX.

# LEAḂAR NA PSALM.

## An ċeud Psalm.

'S beannuiḋe an fear, naċ ḟuḃluiġionn fós
A ccóṁairle na ndaoi,
A sliġe ḟiar na bpeacaċ mbaoiṫ,
'Na ṡeasaṁ fós naċ mbí;

A ccaṫaoir na ndaoineaḋ ttarcuisneaċ
Ní mian leis suiḋe go bráṫ:
2 Ta 'ḋúil a ndliġṫiḃ naoṁṫa Dé,
'Sda ccuiṁneaḋ oiḋċe a's la.

3 Nar ġlas-ċrann alunn biaiḋ se
Ċois aiṁne fás ata,
Ḃeir se an aimsir toraḋ trom,
'Sni ċrionfuiḋ fós a ḃlaṫ.

Ṫig biseaċ air gaċ nid da ndéan:
4 Ní é sin do ḋaoiniḃ ḋaoi;
Is cosṁuil iad le lóċan mion
Da ḟuadaċ leis a ngaoiṫ.

5 Air an aḋḃar soin, ni ṡeasfuiḋ suas
Na hainngiḋe ansa mbreiṫ,
Na peacuiḋe an a ccoiṁtionol,
Na fíréunuiḃ fa leiṫ.

6 Oir, is fios do Ḋia sliġe ro ġlan
Na bfíréunaċ air fad;
Aċt sliġe na bpeacaċ ḟiar-ċam ċlaon,
Sior-milltear iad go grad.

## II Psalm.

Cionas fa'r ġaḃ na geinte buil',
'S fa'r ċruñiġdis na slóiġ,
'San smuainiġdis air díoṁaoineas,
Naċ bfonfuid ċoiḋċe dóiḃ?

2 Ríġte na talṁan d'eiriġ suas,
'S Riaġlóiriḋe móra tréun;
'Naġuid an Tiġerna ċóṁġliġeadar;
'Sa naġuid aon-ungta féin.

3 Briseam o ċéile a ccuiḃreaċa,
(A duḃradar gaċ aon,)
Gaċ ceangal dar mian iaṫad or'ñ,
Teilgeamaoid uile diñ.

4 An te ata 'sna flaiṫis ṡuas,
Do ġnidse gáire fúiṫ';
Nar adḃar magaid bei'ḋ do ṡíor
Ag Tiġearna na sioċ.

5 Labroċuid se le briaṫruiḃ borb
Le corruiḋe ṁóir go garg;
A's cradfuiġ se an ḃuidean ṫruaġ,
Le lassaċ a's le feirg.

6 Gíḋeaḋ do hungaḋ leam mo ríġ
'Na uaċd'rán buaḋṁar caoiṁ;
Agus ċuir me é na ṡuiḋe suas
Air Ṡion, mo ċnoc naoṁ'.

7 An reaċd úd, leam go ḃfoillseoċar;
'Deir an Tiġearna rium,
Is tu mo ṁacsa; la so 'niuġ
Do ġineaḋ ṫusa liom.

8 Iarr orm, 'smar oiġreaċd ḃearfaḋ duit,
Na geinte uile 'sa sluaġ;
A's ḃéara me duit mar ṡeilḃ ṡaor,
Críoċa na cruinne buan.

9 Gníḋtear le ṡlait don iarann ċruaiḋ,
Go luaṫ a mbriseaḋ leat;
Na' mbloduiḃ beaga pronntar iad,
Nar ḟoiġṫeaċ criaḋ led neart.

10 A ríġṫe, uimearn, anois,
Bioḋ ṡibse glic go léir;
A ḃreaṫaṁuin na talṁan fós,
Glacuiḋse teagasg géur.

11 Don Tiġearna Iehoba tréun,
Foġnuiḋse dó go ceart,
Le creaṫuiḃ a's le luaṫġaiḋe,
Do Ṫiġearna na ḃfeart.

12 A ḋaoine póguiḋe uile an mac!
'Nois tuguiḋe ḋósan póg
D'eagla go lasaḋ ḟeirg san suas,
D'ar mileaḋ an̄sa ród.

An tan do ḃiḋean corruiḋe air
Ag lasaḋ beag da luiġeaḋ.
'S bean̄uiḋe an dreṁsoin uile fós
Ḋóiġeas an̄ le foiġid.

## III Psalm.

Naċ lionṁar m'eascaide a Ḋia,
Sior-ḋul m'aġuiḋ gaċ la?
Luċt mo ḃua'rṫa is iomaḋ iad,
Ag eirġiḋ suas do ġnaṫ.

2 Rem' anam, 'ḟomḋa deir, naċ ḃfuil,
Aon ċoḃair do a nDia;
3 Aċt tusa fear-tógṫa suas mo ċin̄,
Mo ġlóir, is tu mo sgiaṫ.

4 D'eiġṁios me féin air Ḋia rem' ġuṫ,
A's d'éist ream as Sion naoṁ:
5 Luiġ, ċoduil agus ṁosguil me,
Dia ċoṫuiġ me go caoiṁ.

6 Ni heagla liom deiċ mile sluaġ,
Da ccuarṫuiġ' me go buan,
7 Ṫiġearna éirge suas go luaṫ,
As cuiḋiġe liom gaċ uair.

Mo naiṁde buailis air a ngial,
Bris fiacla fós na ndaoi ;
8 Tig slánúġaḋ ó Ḋia na sluaġ,
A's beañaċt oruiḃ ċaoi'.

## IV Psalm.

Ṫusa mo Dhia mo ḟiréuntaċd,
Tráċ ġoir'mse, bíse dluiṫ ;
'Stu 'dfuasguil me as cuibreaċ ṫeañ ;
Déan trócair' 's éisd go luaṫ.

2 Ca fad, mo ġlóir a ċlañ na ndaoin',
Ċum naire iompuiġios siḃ ?
Ag tabairt grád do díoṁaoineas,
Air lorg na mbreug go tiuḃ ?

3 Bíoḋ 'guibse fios gur ṫoġ an nDia
Do féin an duine naoṁ' ;
An tan do ġoirneas air leam' ġuṫ
'San éisteaḋ leis mo ġlaoiḋ.

4 Bíoḋ eagla oruiḃ 'sna déanuiḋe olc :
Lé bur ccroiḋe labruiḋe féin ;
Go huaigneaċ añ bar leabuiḋ fós
Bíḋ tostaċ mar an cceadn'.

5 Deaġ-ioḋbairt ṫaitneṁaċ tuguiḋe uaiḃ,
Don ḟiréuntaċt do ġnaṫ ;
Cuiriḋe bar ndóiġ san Tiġearna Dia,
Bar muiniġin añ gaċ la.

6 Rob maiṫ, cia duiṅe ṫaisbeanas?
Ta mórán ag da rád;
Aċ solas glan do ġnúise, Dhé,
Tóg oruinn suas do ġnáṫ.

7 'Smo ċuir tu luaṫġair aṁ mo ċroide,
Na'n uair ta'n tarḃar fáilt,
No aca súd traṫ bion se fíon,
Air meudugad gan airc.

8 A ḟoċċain luiġfid me maraon,
A's codóluid me le suan:
O's tusa 'ṁáin beir ḋaṁ, a Dhia
Cóṁnuide ta daingean buan.

## V Psalm.

Dom' ḃriaṫruiḃ taḃair, cluas, a Dhé,
No smuaintiġe mear go buan.

2 Eist fuaim mo ġlaoid, mo riġ, 'smo Dhia,
Oir guidim ort gaċ uain,

3 Cluinfir mo ġuṫ 'Tiġearna Dé
Air maidin gaċ aon la:
Déanfad m'urnuiġe riot go moċ
A's dearcfad ort do ġnáṫ.

4 Ni tu an Dia le'r mian an tolc;
Drċóid ni ḃrostuiġion tu,

5 Ni tamadán, ni ḟeasan leat,
Is fuaṫ leat an daoi cuil.

6 Sgriosfuiġear leatsa luċt na mbréug,
Is fuaṫ leat iad maraon;
An duine fuilteaċ a's an tí,
Ta meaḃlaċ fós no claon.

7 Aċ mise, ṫiocfas ċum do ṫiġ;
'S tre ṁeud do ṫrócaire ċaoiṁ:
An d'eagla ṁór adróċuiḋ me,
Go nuiġe do ṫeampall naoiṁ'.

8 Do ḃriġ mo naṁuḋ, treóruiġ me,
Chum d'fíréuntaċt, a Dhé,
A m'fiadnuise déansa an̄ 'sgaċ ball,
Do ṡliġse díreaċ réid.

9 Ni ḃfuil dílseaċt an̄ a mbéul,
Aċt urċóid ionta fás;
Nur uaiġ ṁurcuiḋe, a sgórnaċ biḋ,
Labruiġ a tteangṫa cnáid.

10 Le na ccóṁairle féin tuitidis,
Sgrios iad a Dhia 'na loċt:
'Na ḃpeacuiḋiḃ lionṁar fuaduiġ iad,
Oir meabal rin̄ ṡiad ort.

11 Aċ aoiḃnear ag gaċ neaċ go raiḃ,
A dóiġear 'nDia do ġnaṫ:
A's déanaḋ ṡiad luaṫġáire buan,
A's gairdeaċus gaċ la:

Bioḋ sólás dóiḃ le'r ionṁuin d'ainm,
12 Oir beannuiġ'n tu a Dhé,
An fireun; ġniḋ tu le do ġrás,
A ċuṁdaċ mar le sgéiṫ.

## VI Psalm.

'Thiġearna an do ċorruiḋe ṁór,
Na Simdearg me go garg,
Na déan mo smaċtuġaḋ go géur,
A nuair a lasas d'ḟearg.

2 Déan trócaire orm, 'Dhia na ngrás,
Oir lag ataim gan ċeart;
'Dhia, slánuiġ me anois am' ḟeiḋm
O taid mo ċnáṁa gan neart.

3 Ta m'anam air na ċráḋ go géur:
Aċt ṫusa 'Dhia cia fad?

4 Fill, fuasguil m'anam; agus fóir
Le trócaire orm go grad.

5 Oir ortsá, 'Thiġerna ċoiḋċe,
Ni cuiṁniġṫear san mbás:
Cia beir buiḋeaċus annsa nuaiġ,
No luaiḋios ort go bráċ?

6 Lem' ċneaduiḃ taim lag 'sa noiḋċe'
'Cur mo leapṫa air snáṁ:
Le deóruiḃ frasa fliuċaim m'adairt,
'San am air ċóir daṁ táṁ.

7 Ṅeaṫ mo radarc le buaiḋreaḋ mór,
Do ḃriġ mo ḃróin gaċ tráṫ;
A's ta me dul aṅ aois, arson
Ṅ'uile naṁuid', do ġnáṫ.

8 A luċt na haingiḋeaċt go léir,
Imṫiġ'se uaim air fad:
Oir ċualuiġ Dia go trócaireaċ,
Ard ġuṫ mo ċaoiḋ gan stad.

9 An aṫċuinge a ċuir me suas,
Do ċualuiġ Dia an glór;
A's ġaiḃse fós go fonṁar uaim
An urnuiḋe rinneas cóir.

10 Air mo naṁ'diḃ go raiḃ air fad,
Náire a's buaiḋreaḋ ġéur,
Fillidis air anais go luaṫ,
Le maslaḋ mór go léir.

## VII Psalm.

San Tiġearna Dia ta mo ḋóiġ,
Orm fortuiġ agus fóir,
A's saor me fós ó ġéarleanṁuin,
Ta bluiṫ mo ḋiaiġ 'san tóir.

2 Air eagla, mar ġniḋ leóṁan tréun,
Go sgriosfuiḋe m'anam leis:
Go stróicfiḋ me a mbloḋuiḃ mion,
Gan neaċ le m'fuasclaḋ as.

3 Jehoba Dhé, ma riñeas so;
  Ná ta loċt air mo láiṁ:
4 Ná d'íocas olc don te do ḃí,
  A ṡíoṫċain leam 'sa ndáiṁ;

Ní haṁluiḋe sin, aċ riñ me an tí,
  A ṫeasairgion go blaiṫ,
Do ḃí gan adḃar a's gan ċúis,
  Ma naṁuid daṁ gaċ lá.

5 Leanaḋ mo naṁuid m'anam féin,
  'Sglacaḋ se é, 'sgo lár;
Saltraḋ mo ḃeaṫa, leagaḋ fós,
  N'onóir síos le táir.

6 'Eirgiḋ, añ d'feirg, tóg suas ṫu féin,
  Fa ċoṁruiḋe m'eascar' ṫréin;
A's ċum na breiṫe d'orduiġ tu,
  Nusguil fam ċúis, a Dhé.

7 Narsin ċoiṁṫionoluiḋ na slóiġ,
  Ad ċuairtiuġaḋ gan ċáird;
Is uime sin fa'n ccúis a Dhé
  Fill féin ċum d'ionuid áird.

8 Breiṫ air an bpobal ḃéarfaḋ Dia:
  'Réir m'ionracais déan breiṫ,
'Réir m'fíréuntaċt féin, a Dhé,
  Go teañ sear air mo leiṫ.

9 O ċríoċnuiġ olc na ndaoineaḋ ndaoi,
Aċt daingniḋ daoine cóir :
'S fear sgrudaiġ croiḋe a's ransuiġeóir,
Dia coṁṫromaċ na nglóir.

10 'Se Dia mo sgiaṫ, 's furtoċuiḋe se
Do ṁuintir an ċroiḋe ċeirt.
'Sbiaiḋ go cinte air feaḋ gaċ la
A bfeirg le luċt droiċḃeirt,

11 Muna bfillfiġ an daoi air ais,
A ċloiḋeaṁ líomfuiġ Dia.
Do lúb se boġa go ro ṫeann,
Dollṁuiġ se é go dian.

12 Fíor-urnuis agus innil báis,
Do ḋeasuiġ se ḋó féin;
Soiġeada rinneaġ léig se amaċ
A naġuiḋ luċt ndroiċ-ṁéin.

13 Nar ṁna le saoṫar 's amluiḋe sin,
An daoiḋ, le holc ata;
An taimlear se buḋ toimċios dó,
Breuga rug se gan sta.

14 Thoċuilse a's do rinne clais,
Thuit féin san ḋig do rinn :
15 Thuit aimlear air a ċloigean féin,
A's urċoiḋ air a ċinn.

16 Do réir ḟírinne molfaḋ me,
An Tiġearna gaċ am:
Do ainm Jehoba sinnfiġ me,
Oir sé is áirde ann.

## VIII Psalm.

Jehoba Dé, cia móirḋa h'ainm,
Air fead gaċ uile ṫír!
Do ġlóir do ṡocruiġ tu os cionn
Na bflaiṫis a's na spéir.
2 As beul na naoiḋ 'sna ccioċrán maoṫ,
'Ḃriġ d'eascar dorduiġ's neart,
An naṁuid uile coisgiḋ tú,
San dioġaltoir miċeart.
3 Do spéuruide traṫ ṫug me fa ndear,
Obair do ṁeura féin;
An ġealaċ a's na réulta glan,
D'orduiġ tu iad le ċéil.
4 Creud an duine fa ccuiṁniġior air,
No 'ṁac go fiosraċ leat,
5 An inbe, a's beag naċ rinn tu,
Nar aingle ard a neart!
Do ċuir tu coróin áluinn air,
Le maise 's glóir ṫar ċaċ,
6 Air oibrib fós do láṁ air fad
Thug uaċdara'ċt go bráċ.

Gaċ dúil do ċuir fa ċosuiḃ ḋo,
  Do ċruṫuiġ tusa 'riaṁ:
7 Caoiriġ a's daiṁ, 'sgaċ ainṁiḋe fós,
  'Ta 'g imṫeaċd air an tsliaḃ.

8 Na heanluiṫ ta san aeḋear ṡuas,
  An tiasg ata 'sa ccuan,
'Sgaċ nið ṡiúblas air ṫoñuiḃ fós,
  Sin, ṫug tu ḋó go buan.

9 A Dhia ar dTiġearna 's ar dTria
  T'ainmse naċ uasal ê?
Air fead gaċ talaṁ a's gaċ tír.
  Is mórḋa súd a Dhé.

## IX Psalm.

Le m'uile ċroiḋe beirim-se duit,
  Ard-ṁolaḋ biñ a Dhe,
A's d'oibriḃ mionḃuileaċa air fad,
  Sior-ċuirfiġ me a ccéill.

2 Ioñad fós gnidim aoibneas ait,
  A's gairdeaċas an-ṁór;
Dod ainmse seiñim molaḋ biñ,
  A Riġ is áirde glóir.

3 Arís traṫ fillfeas air a nais,
  No naṁuide, ṫéid go lár;
Oir tuitfid siad a's téid siad as,
  A d'fiaḋnuise gan dáil.

4 Mo ċóir 's mo ċeart do ḟeasais dam,
Go daingion a's go fíor;
A'd ċaṫaoir ċoṁṫrom ṡuiġ tu suas,
Mar ḃreiṫeaṁ ċeart do ṡíor.

5 Do ċuir tu air na gceintiḃ smaċd,
Sgrios tu na daoine daoi;
A nainm do ċuir tu as go glan,
'O ḋín' go dín' a ċoiḋ'.

6 'Eascara, ata crioċ air sgrios!
Leag tusa bailte tréan,
A niompáḋ san sa ccuiṁne fós,
Do ṫeirig sin leo féin.

7 Mairfiġ Dia a m-buaine ċoiḋċe;
Chuir caṫaoir suas ċum breiṫ.
8 Bheir se breiṫeaṁnus air an tsaoġal,
Le cóir don tsluaġ sa leiṫ.

Mar ḋaingion ṁór biaiḋ Dia na ḃfeart,
Don ti ata sa léun;
A ṁbuaireaḋ, 's tearmuñ dilis é,
Traṫ ḟeicion neaċ a bpéin.

10 Gaċ neaċ da ḃfuil air ṫ'ainmse fios
Ghniḋ doċas díot as bun:
Oir an ṁeud 'sta ad iarruiġ Dhé,
Ni ċreigfir iad a loñ.

11 De'n Triaṫ ċóṁnuiġios air Ṡion naoṁ,
Seinnfiḋe a ċlú go binn;
Aiṫrisiḋe fós a measg an tslóiġ,
Na gníoṁarṫa do rinn.

12 Triaṫ ġniḋes ransaḋaḋ air ḟuil,
Ag cuiṁneaġ orra ta:
Ni dearmodan se éiġ'ṁ na mboċd,
A ġoirear air do ġnaṫ.

13 Fóir orm, a Ḋé, a's amairc air,
No buaireaḋ o luċd m'ḟuaṫ,
A Ṫiġearn' ta am ṫógḃail suas,
O dorsuiḃ báis go luaṫ.

14 A ngeatuiḃ inġin Ṡion ċaoiṁ,
Taisbeanfad d'uile ċluḋ:
Déanfaidme gairdeaċas air son
An tslanuiġe deónuiġ tu.

15 Thuit na gceinte ṡios annsa díġ,
Do ṫoċladar do ċáċ,
A's annsa líon a dfoluiġ ṡiad,
Ta ccosa féin a ng'áḋ.

16 Aiṫniġṫear Dia san mbreiṫ do ġniḋ,
Triaṫ ṫuitear daoi 'san díġ;
A's a ngníoṁarṫuiḃ a laṁa féin,
Geabḟuiġṫear iad sa líġ.

17 Cuirfiġear luċt uilc a's aingide,
Go hifrion sios go deó:
'S gaċ neaċ naċ ccuiṁniġioṁ air Dhia,
Filltear iad fios gan ġó.

18 An taiṁir truaġ ni ṫéiġ go braṫ
Air dearmad no air diṫ:
Air dóċas fós an duine boiċd,
Go deo ni ḟaicfior cloiḋ.

19 'Ṫiġearna éiriġ 'sna léig buaid,
Le neaċ d'ar dual an bás,
Breiṫ tuctar air na ciṁeaċuiḃ,
Ad ḟiaġnuise 'sgaċ cás.

20 Cuir eagla orrasan go mór,
Jehoba Dhia na ḃfeart;
Go naiṫneóċaḋ na slóiġ go léir,
Iad féin na ndaoine meat'?

## X Psalm.

Creud as fa'r ḟeasais ḟad o laiṁ,
Jehoba laidir ṫréin;
A naimsir bróin a's bua'rṫa ṁóir,
Fa ndéan tu t'folaċ féin?

2 Ta an droċ-duine uaiḃreaċ borb,
Go dian a ttóir na mboċd:
Aċt gaḃṫar iad sna cealguiḃ truaġ,
Do smuaineadar ċum loċd.

3 Oir, an droċ-duine muidfiġ foñ,
Agus mian a ċroide féin:
'Sna daoine santaċ mollan se,
Ge beag air Ḋia a méin.

4 An droċ-duine tre uabar gnúis,
Ni ġoireañ se ar Ḋia:
Añ a ċroide, ni bfuil uair air biṫ,
Aon smuaineaḋ air an dTriaṫ.

5 Ta uile ṡliġe ro doilġiosaċ,
'S ard o na ṡúil do breiṫ:
Ag séideaḋ pluc go fona'dṁaċ,
Air earcairib fa leiṫ.

6 Añ a ċroide féin do labuir se,
Go deo ni gluaisfior me:
Oir ni ṫig aṁgar or'm go braṫ,
Na buaireaḋ fós dom ċlaoiḋ.

7 Do ġo 's do ṁallaċd, a's do ċeilg,
A beulsan lán ata:
Ta urċóid ṁór is dioṁaoineas,
Fa ṫeanga san do ġnaṫ.

8 A ndioṁaireaċt na mbailtib mbeag,
Sior ṡuidean se ganḟios:
Ta ṡúil air boċduib a's ḟiréunuib,
A nuaignear dluiġ da sgrios.

Ṫa ḟuile niṁneaċ mar an cceudn',
Ro ġuineaḋ geur an̄ loċd,
A dearcaḋ an a ndioṁairreaċd,
Chum sgrios an ḟirein boiċd.

9 Nur leoṁan 'na luiḋe a bfeill ata,
Na ṫaṁ a bfuaṫċuis dian,
A' gabail na mboċt: 's ġaib se iad
Da ttarruing an̄ a lion.

10 Cromuiġ a's uṁluiġ se é féin,
Chum naċ moṫoċaḋ neaċ;
Le tréanuib ċor go leagfaḋ se,
An lag ta triall a steaċ.

11 A's dubairt se an̄ a ċroiḋe féin,
Dia dearmuid é go fior:
A's d'foluiġ se a ġnuis a ccéin,
Ni leir dó súd do ḟior.

12 Jehoba, éiriġ suas go hárd,
A Dhia ta neartṁar treun,
Tóg suas do láṁ 'sna dearmuid ċoiḋċ'
An tuṁal lag an̄ féiḋm.

13 Na daoine cion̄taċ creud fa ndéan,
Siad tarcuisne ort 'Dhé?
No an neaċ 'dubairt an̄ a ċroiḋe,
Ni iarrfuiġṫear leat é.

14 Choñairc tu sin, oir duit is leir,
Gaċ doċar a's gaċ sfíd,
Le do láiṁ go ttabairfeaḋ ḋóib
Oiread a nuilc a ġníd:

Oir, 's ortsa d'iarr an duine boċd,
'E féin a ċur fa ḋí'ean,
Is tu fear cuidiġ agus neirt,
Na ndilleaċtuiḋe gan ṁaoin.

15 Raiġ an droċḋuine a's an daoi,
León agus bris a Dhé:
'S ransuiġ amaċ a loċd go geur,
Go tti naċ bfaġfar é.

16 Go suṫuin a's go siorruiḋe fós,
Jehoba ta na riġ:
Sgrioraiġ na geinte coiḋċe 'maċ,
A's glanfuiġ se an tír.

17 A Dhé do ċluinis mian na nú'l,
Ullṁóċuiḋ tu a ccroiḋe;
A's béir tu air do ċluas go beaċd,
Go neisteaḋ guṫ na ndiṫ.

18 Le congbáil ceirt do ḋilleaċtuib,
'Sdo ḋaoinib bruiḋte truaġ,
Chum naċ ttabairfeaċ neaċ talṁuiḋe
Ní's mó da ṫóinneart uaḋ.

## XI Psalm.

Mo dóċus cuirimse a nDia:
  Cread faṫ a nabruid ṡiḃ,
Re m'anam, teiṫ go sganraċ luaṫ,
  'S eitill mur ean dod' ṡliaḃ.

2 Feuċ, cuir na haingide boġa air luad,
  A sai'd air ṡraing do ġléus,
Theilg san dorċ' air an te ta ceart,
  A ccroide a's an̄ a mbéus.

3 Ma ṫéid na bunáite air lár,
  Cread ġnid an duine cóir?
4 Ta Dia 'na ṫeampoll dun̄ air neaṁ,
  'Sta 'ċaṫaoir lán do ġlóir:

A's léir da rusg gaċ ule ḋul,
  San doṁan mór ata;
Re n' ḟorduḃaiḃ, aoiḃ an tsaoġail,
  Ransuġion se do ġnaṫ.

5 Dearbuġion Dia na firéunude,
  Aċt fuaṫuġion se go léir
An daoi meaḃlaċ ġraduġios olc,
  'Sna foiréignide le ċéil'.

6 Air daoiniḃ ciontaċ fearfuġ Dia
  Paintéir anuas gan sġíṫ:
Teine, a's ruḃ, a's doinion ṁór,
  Cóṁroin̄ na sgál a ġnid.

7 An Tiġearna ta fíor a's ceart,
Is ionṁuin leis an ċóir:
Ag feuċaint air na fíréunuiḃ,
Le deaġ-ġnúis a's le glóir.

## XII Psalm.

'O fóir a's cuideaḋ linn a Ḋé,
Oir, créidṁeaċ ni ḃfuil ann;
Duine diaḋa ar measg ċlann 'A'ṁ,
Re faġuil ta ro ġann.

2 Labruiġ gaċ neaċ ren' ċóṁarsa
An bréug le meabuil béil;
Le croiḋe cliseaċ lán do ċeilg,
Labruid araon le ċéil'.

3 Gaċ béul ta lann do ṁeabuil ṫlaiṫ,
Do ġnáṫ biḋean leam 's leat,
An teanga ḃrui'neaċ ardánaċ,
Sgaiṫf'ear le Dia na ḃfeart.

4 Duḃradar, oirṫa ḃearfam buaiḋ,
Le'r dteangaiḋ féin amaċ,
A's linn féin ar mbéul; cia an triaṫ,
Do ċuirfeaḋ sinn fa smaċd.

5 Ar son sáruiġṫe na ndeóruiḋe truaġ,
'Sosnuiḋe na ndaoineaḋ boċd;
'Nois eiróiġ me (ar Dia) ċum di'on,
Do ḃoiċd' naġuiḋ na nolc.

6 Is fiorġlan go de'in focal Dé :
Cho gle le airgiod é,
Do leaġaḋ a's do glanaḋ fós
Seaċd nuaire a soirn ċré.

7 Coiṁeadfa tusa iad a Ḋia,
Cuiṁdeóċair iad do ġnáṫ,
An geinealaċ ata anois,
'So sin amaċ go bráṫ.

8 Siu'lfaḋ na ciontaiġ air gaċ taoḃ,
A's tógfuid suas a cceann ;
An tan ċuirfiġtear suas go hárd
Na daoine is suaruiḋe ann.

## XIII Psalm.

Cia fad' dearmudfar mise leat
A Dhia an eaḋ go bráṫ?
Cia fada ḟoileóċtair do ġnuis,
Go coiṁteaċ uaim gaċ tráṫ?

2 Ca fad ċóṁairliġim a m'an'm féin
Le croiḋe ro ṫrom gaċ lá?
Cia fada ċuirfeaḋ tu ṫarm suas,
An ti bi dam na ná'id?

3 Labair fa ndear, a's freagair me,
A Tiġearna mo Dhia;
Soillsiġ mo ṡúil, ó ċodlaḋ trom
D'eagla codlaḋ an ḃáis.

4 D'eagla go nabraḋ leam mo naṁ'd,
Do ḃuaiḋ me air anois :
'Sgo ndeanfuiḋ m'easgar gáirdeaċas,
A nuair a ccluaistear mis'.

5 Aċt ċuirios féin mo ḋoiġ ad ġrás,
Gáirdeoċuiġ me ad ṡláint',
A's seiñfiġ me go biñ do Dhia,
Oir ta se fial do ġnáṫ.

XIV Psalm.

Añ a ċroiḋe' deir an tamadán,
Ni bfuil añ Dia air biṫ:
Taid truailliġṫe salaċ 'na ngioṁ :
Ní 'l aoiñeaċ a ġniḋ maiṫ.

2 D'aṁairc an Tiġearn' nuas o neaṁ,
Air ċlañ na ndaoine traṫ;
D'féuċuin a raiḃ tuicse ag neaċ,
No d'iarrfaḋ Dia a ngráḋ.

3 Chlonadar uile 'ttoiḃ air fad,
Ro ṫruailliġ iad go léir;
Ni bfuil aoñeaċ ag deanaṁ maiṫ,
Fiu neaċ da bfuil fo'n spéir.

4 Bhfuil ag droċ-ḋaoin' tuicse air biṫ.
Ta'g iṫeaḋ suas go dian
Mo ṗobalsa mar aran blasd',
'Snaċ ail leo gairm air Dhia.

5 An sin do ġab'dar eagla mór,
Air son go bḟuil go fíor:
Dia a nginealaċ a's ag tréoir,
Na bḟíréanaċ do ṡíor.

6 Cóṁairle an boiċd do náiriġ sib,
Chioñ Dia na ṫearmañ dó:
7 As Sion o, go ttigeaḋ a maċ
Slaint' Israel gaċ ló!

Anuair beir Dia air ais o bruiḋ
A ṗobal féin le ċéil;
Air Iacob biaiḋ gairdeaċus mór,
A's aitear air Israel.

## XV Psalm.

Cia ċóiṁneóċus a'd ṗaillиun ṡuas?
A Ṫigearna cia é?
Air do ċnoc naoṁṫa cia an ti,
A ḟanas leat gaċ ré?

2 An ti go díreaċ ṡiubl'as leat,
A's ionracas a ċleaċd,
Labras an ḟírin' sin a maċ,
Ata añ a ċroiḋe go beaċt.

3 An té naċ dean air neaċ air bit,
Iṫiompaḋ le na béul,
Naċ ndeanan olc da ċóṁarsan,
'Snaċ ttógan air droiċsgéul.

4 An té ṫarcuisniġeas an daoi:
Aċ onóir dóiḃ a ḃeir
Ga 'neagla 'Ḋé snaċ ccloan an ṁóid
A ccaill da ttigeaḋ air.

5 Airgiod air ús amaċ nar ċuir;
An aġaiḋ fós na saoiḋ,
Duais nar ġaḃ a's mar ċuġṫear é.
Go braċ mar sin do ġniḋ.

## XVI Psalm.

'Ḋhia, coiṁéad me, oir ioñad féin,
Ata mo dóiġ go fíor;
2 O m'anam dubairt tu re Dia,
Is tu mo Thriaṫ do ḟíor.

3 No ṁaiṫeas ort go dearḃ ni rosċ,
Aċt air na naoiṁ ata,
Air talaṁ, 'as air flaiṫib fíor,
Go bfuil mo ġean 'smo ġrad.

4 Mór-ṁeadóċṫar a ndoilġios dóiḃ,
A bfortuġios go luaṫ,
A ndiaiġ Dia bréige naċ bfuil fíor,
A 'déanad craḃad truaġ:

A ndeoċ-iodbairt ata do ḟuil,
Ni ofráil 'me gan ċeisd,
A's air a nainmib añ mo ḃeul,
Ni ṫiobrad luaid a bfeaċd.

5 Cóṁroiñ mo ċóirn a's m'oiġreċda
A Ḋia is tu mo ċrañ.
6 Añ áitiḃ aoibneaċ ṫuit mo lion:
'Sleam oiġreaċd bréaġ naċ gañ.

7 Ḃeirimse buiḋeaċas do Ḋia,
Thug cóṁairle daṁ a m'ḟéidm;
Ta m'arana fós 'nam na hoiḋċ,
'Gam' ṫeagasg mar an ccéadn'.

8 Do ċuireas róṁam an gaċ cúis,
An Tiġearn' mór do ġnáṫ;
Oir air mo deas-láiṁ go bḟuil se,
Ni ċorróċtar me go bráṫ.

9 Mo ċroiḋe ġniḋ luaṫġáir uime sin,
A's gáirdeoċuiġ mo ġlóir;
Cóṁnóċuiġ m'ḟeoil a bḟoistine,
A ndi'n 'sa ndóċas ṁór.

10 Oir añsa nuaiġ ni ḟágfaḋ tu,
M'anam ṡíos faoi an leaċt:
A's ni léigfir féin dod aon naoṁ'
Go bḟeicfiġ truailliġeaċd.

11 Casán na beaṫa noċdfuiġ tu:
Ad laṫair aoibneas ta,
A's ag do deas-láiṁ féin a Ḋé,
Mór-ṡáiṁe 'ta go bráṫ.

## XVII Psalm.

Eist a Thiġearna ris an gcóir,
Dom ġlaoiḋ tabair aire beó;
A's cluiñ a nurnuiġ ṫig amaċ,
Om'beul gan bréig gan ġó.

2 No breiṫ o d'ḟiadnuise ṫig si,
Led' ṡuilib féuċ-si 'maċ,
Seall air na neiṫib sin a Dhé,
Ta ceart a's cóṁṫromaċ.

3 Dhearb tu mo ċroiḋe a's d'ḟiosruiġ tu,
'San oiḋċe d'fioñ go géur;
Aoinnid nior bfuair, oir b'e mo rún
Naċ bpeaco'iñ le mo béul.

4 Fa ṫimċeall oibreaċ daoinead fós,
Ghleiṫios me féin go beaċd,
Le guṫ do béil o ċéimeanuib,
Luċt braṫ a's ċealgaireaċd.

5 Chum imṫeaċd suas, a Dhia na bfeirt,
Ad ṡliġṫib ceart go tréun;
Ad rianuib direaċ ċuaiġ me suas,
Naċ sleamnoċad mo ċéim.

6 Do ġoirear ort, a Dhé, do briġ,
Go néistfir go ceart riom;
Do ċluas ċuġam ċromais a nuas,
A's fós mo ġearán ċluiñ.

7 Taisbéin do ċaoiṁneas iongantaċ,
Ta grádaċ lán da ċlúd ;
O's tusa ḟaoras leo deas-láiṁ,
An drong d'ar dóċas tú.

O'n drong na naġuid ṫógas ceann.
8 O coiṁead me go tréan,
Nar ṁeall na súl déan folaċ oirm,
Fuid sgáṫ do sgéiṫe féin.

9 O'n droċ duine, ta le fóirneart oirm,
O naiṁdib sgriosaċ tréun,
Ta am ċuartuġad air gaċ taob,
No ċoiṁéud orra déan.

10 Na méaṫus féin taid dluidte suas,
Caint uaiḃreaċ ta na mbéul.
11 Chrom siad sios 'as dearc le na suil',
A's ċuartuiġeadar ar ccéim.

12 Nar leóṁan geanaċ togaraiġ
A ṫriallas creaċ gaċ la :
Nar leoṁan óg a ndiaṁaraċd,
Na luiġ a bféill ata.

13 'Eiriġ a Dhé a's coisg mó naṁ'd,
Leag sios go talaṁ é :
O'n droċduine ta duit na ċloideaṁ,
Saor m'anam boċd a Dhé.

14 O'n dream ta duit-se Dhé, mar láiṁ,
O ḋaoiniḃ saoġalt' dán',
Go bfuil a ccoṁroiñ a's a ccuid,
'San ṁbeaṫa-so aṁáin.

Da bfuilir tabairt lán a mbrón
O'd ionṁas diaṁar fós :
Ta'n ċinead lionmar, a's a maoin
Fáguid 'ga leanbuiḃ óg.

15 Aċt air mo ṡonsa dearcfad air,
Do ġnuis a bfíréuntaċd :
Air muisglid dam sassuiġtear me,
A Dhé led' ċosaṁlaċt.

## XVIII Psalm.

Mo ċioñ ort féin a Dhé mo neirt,
2 Mo ċarruicc Dia go ceart,
Mo daingion a's mo ṡlanuiġteoir :
Mo Thiġearna a's m'feart :

Ionadsa ċuirim mo dóċas fós,
Mo ṫearmoñ a's mo sgiaṫ,
Adarc mo ṡláinte é go beaċt,
An m'ionad árd se Dia.

3 Mois gairim air an dTiġearna,
Da ndliġtear molad síor ;
Mar sin ó m'eascairdiḃ go léir,
Coiṁéadfear me go fíor.

4 Chuir tuilte droċ daoine sgáṫ orm,
Le doilġeas gus an éug:
5 Pianta ifriñ a's lion a ḃais,
Róṁam an 'sgaċ áit, féuc.

6 A'm éigin ġoir me ort mo Ṫhriaṫ,
D'éiġeas go hard lem' ġlaoiḋ :
Is ar do ṫeampoll naoṁṫa féin,
D'éist tu mo ġuṫ go caoiṁ.

Aň ḟiadnuise 'sa néisteaċd féin,
No ġlaoiḋ do rainiġ suas;
7 An talaṁ air gaċ céim an sin,
Do ċriṫ, 'sdo ċraṫuiġ ġluais:

Ioċtar na ccnoc agus na mbeaň,
Do ġluaiseadar go garg,
Do ċrioṫadar do ċraṫaiġ iad,
Do ḃriġ go raiḃ ort fearg.

8 Chuaiḋ deataċ as a ṡróin amaċ,
A's teine loisgeaċ ṁór,
Chuaiḋ as a ḃéul a's lasaḋ leis
Do éiḃliḃ niḋ ba leór.

9 Do lúb se fós na neaṁa suḋ,
'Sa nuair do ṫuirling se,
Fíor-ḋorċadas a's duḃeagán,
Do bi fa ċosuiḃ Dé.

10 Air Cherub ṁarcaiġ sé go hárd,
Air eitiḃ fós do ċuaiġ:
A's ḃi sé luaṫ ag eiteallúġ',
Air sgiaṫánaiḃ na gaoiṫ'.

11 An dorċadas mar ḋiaṁairreaċt,
Do ċuir sé uime féin;
Buḋ ṗailliún do na huisgeaḋ dorċ',
A's néulla tiúġ na spéir.

12 Lé ċéile d'imṫiġ a néuill tiuġ,
A's an ċloċ-ṡneaċta fós,,
Agus gual teine marangcéadn'
On deallraḋ ḃí 'na ġnúis.

13 Rin Dia 'sna spéiriḃ tóirneaċ ċruaiġ,
Do leig an ti ar aird',
Le cloċ-ṡneaċta a ġuṫ amaċ,
A's gual teine 'sgaċ ait.

14 A ṡaiġde leig sé ċuca 'maċ,
A's spréiġ sé iad air fad,
Teine d' feair orta, ṫeilg go mór,
A's ċlaoi iad go grad.

15 Aigéin na nuisgeaḋ ċoṁcas ris,
'S ioċtar an doṁ'n do noċt;
Led' anál as do ṡróin a Dhé,
Led' aċṁusán as smaċt.

16 A's ionad ard do ċuir se' nuas,
A's ḃain se me amaċ,
Is rin̄ mo ṫarruing marangcéadn'
'O uisgeaḋaiḃ iomarcaċ.

17 Om' naṁuid neartṁar agus tréun,
Ṫug daṁsa fuasglaḋ deas,
A's ó lus̄ mo ṁioruin a's m'fuaṫ,
Bud ro ṫreise na mis'.

18 La mo ṫruaiġṁéile a's mo ḃróin,
Ṫangadar orm gan ḟios
Aċt bi mo Dhia 'na ṫaca treóin
Ni ṡleaṁnóċaḋ mo ċos.

19 Go hionad ḟairsing agus réiḋ
Do ṫug se me amaċ;
M'fuasclaḋ go saor do rin̄e se,
Oir ionam ġaḃ se clas̄.

20 'Réir m'ionracuis a's ġloine láṁ,
Diolui̇ġeaċd ṫug Dia dam:
21 Air seaċrán uaiḋ ni deaċuiḋ me,
A ṡliġe coiṁéadaiġ leam.

22 'Oir uile breiṫ ta os mo ċó'ir.
A ḋliġeaḋ uaim nior ċuir.
23 Bud ḋíreaċ iona laṫair me:
'O m'aingiḋeas̄ rin̄ear sguir.

24 'Réir m'fíréuntaċd a's glaine láṁ
A feallaḋ beaċt a ṡúl,
Do ríñé mise luaṫġair taṁ
Go cuiṁ le Dia na ndúl.

25 Don tróċaireaċ tearbainfeaḋ tú,
Thu féin ro ṫróċaireaċ.
26 Don duine díreaċ a mbui'l tú,
Ionad, seaḋ beiṫ neaṁsfla'ċ.

27 Na daoine ta fuiḋ buaireaḋ mór,
Lan-ḟaorfair a's gaċ ait;
Aċt beir tu 'nuas an ṁuintir sin,
Aig a bfuil na ruisg ard.

28 Oir lasfuiġ tu mo ċoiñioll daṁ,
A's gníḋ mo Ḋia 'smo ríġ
No dorċadas a ṡoilseóċaḋ,
Cóṁ-soiléir glan go mbí.

29 Nór-buiḋin ṡlóiġ, leḋ' neart, a Dhe!
Do briseaḋ leam air fad:
Le cóṁ'ċt mo Dhia tar balla ré'
Do ċuaiḋ me léim gan stad.

30 Aċt Dia, ata a ṡliġe ro ċeart:
Is dearbṫa' focal Dé;
Don uile duine dóiġios as,
Chum di'on is sar-sgiaċ é.

31 Óir cia is Dia, aċt tusa Dhé?
Cia 's carraicc aċ ar dTriaṫ?
32 An neaċ ullṁuiġeas mo ṡliġe ceart,
'Sa ḃeir Dham neart, se Dia.

33 Nar ċosa fiaḋ, ta luaṫ ċum riot,
No ċosa rinne se,
Air m'aitiḃ ard dam ṡocarúġaḋ
Chum naċ ngluaisfiḋ me.

34 Chum cóṁraic ṫeagaisg se mo láṁ,
Ioñus go ḃfuaras buaiḋ.
Go mbrisfiḋ le mo ḃraċuiḃ-se
Boġa don iaran ċruaiḋe.

35 Thug tusa sgiaṫ do ṡlainte daṁ,
Do ḋeasláṁ ċoing' me suas;
Thug orm do ċaoiñeas a's do ġráḋ
Go hinḃe ṁór gur ḟás.

36 No ċéim'ne riñis fairsing fúm,
Sin daṁ mur ḃi tu féin,
Ioñus go socair seasfaḋ me,
'Sni ṡleaṁnócaḋ mo ċéim.

37 Lean me mo naṁuid añsa tóir,
A's orra rug go cas;
A's no gur claoiḋeaḋ iad go léir
Nior ḟill me féin air m'ais.

38 Gan neart ċum eirġe, loiteas iad,
A's ṫuit siad síos fom' ċois.
39 Le neart ċum ċaṫa ċriosluis me ;
'Néireóġ am' aiġ' 'stu ċlaoi's.

40 Air bra'id do ṫugais daṁ mo náṁ'd
Luṡ m'ḟuaṫ' go gclaoiḋfid tu,
41 Glaoid siad 'sda ḃfurtaċt ní raiḃ neaċ:
Air Dhia, 'snior ḟreagair se.

42 Aṁuil, luaiṫreaḋ a dul re gaoiṫ,
Go mion do ḃruiġ me iad ;
A's ṫeilg me iad amaċ arís
Nar laṫaċ air an tsráid.

43 'O ġliaḋ na ndaoine ḟaorfair me ;
Rinn ceann na ccineaċ diom.
Na daoine 'ṁain nar ḃ'aiṫne dam,
Ann uṁlaċt daṁ do ċím.

44 Air ċloisinn dóiḃsean iompaḋ orm
Géillid siad daṁ gan stad
Agus ġníd coigcriċ mar an ccéadn'
Géillid daṁsa air fad.

45 Seirgfiġeir a's cuirfear air feóḋ,
Na coigċríoċa go léir ;
A teaċt le heagla 's uṁan mór
Amaċ as 'ndaingniḃ féin.

46 Dia beo atá, beannuiḋe go raib,
Mo ċarruicc féin go bráṫ;
Agus Dia mo ṡláinte biaiḋ se
Air árduiḃ ṡuas do ġnáṫ.

47 Mo ḋioġaltas a's mo leasuġaḋ,
'Se Dia do ḃeir amaċ;
'Se fós a ċuirfiḋ daṁ fo smaċ
Na slóiġ go hiomadaċ.

48 'Se fuasglas me o meascáirdiḃ:
'S do ṫóg me ṫar gaċ neaċ,
A d'éiriġiḋ riom a's ṫug me saor
O ḟear na heugóraċ.

49 'Measg na ccineaḋaċ uime sin,
Ḃeirimse duit a Dhé,
Mór-ḃuiḋeaċas dod ainmse fós,
Árd-ṁolaḋ seinnfiġ me.

50 Ḃeir seisean fuasglaḋ mór dá ríġ:
Le trócair' ḃeir se grás
Do Dhaiḃi neaċ do úngaḋ leis,
Agus dá ṡliocṫ go bráṫ.

XIX Psalm.

Foillsiġiḋ na neaṁḋa glóir Dé
'Sna spéurṫa gníoṁ a láṁ.
2 La la ag déanaṁ sgéil do la,
'S oiḋċe d' oiḋċe gan ṫaṁ.

3 A' teagasg eóluis an 'sgaċ áit,
Oir ni bfuil ionad añ
No caint no focal fós air biṫ;
Ná'r cual' a nguṫ gaċ am.

4 Chuaiḋ a ḋoruba air feaḋ gaċ tír,
A ḃfocal 'ḃfad a ccéin
Go críc na cruiñe, ċuir se 'ċeart,
Buan-ṗailliún árd don ġréin:

5 Neaċ ta mar nuaḋ-ḟear pósda teas̃,
O na ṡeómra féin amaċ,
Ta ait mar ġaisgiḋeaċ tréan a'rioṫ,
Chóiṁling go toġaraċ.

6 A' dul amaċ o ċríċ na spéar,
Fa ccuart na ccrioċ do ġnáṫ:
'S ni foillíġear ó ṫeas na gréin,
Eiñiḋ 'sa ccruiñe tá.

7 Is iomlan reas̃ Iehoba ṁóir,
An t'anam iompuiġion se:
Fiaḋnuis' an Tiġearna ta se dearḃ:
An tsimpliḋ glic do ġniḋ.

8 Ta dliġeaḋ fós ar tTiġearna ceart,
'Cur aoiḃneas añsa ccroiḋe:
Glan-áiṫeanta Dé ag foillsiuġaḋ,
An tsúil naċ maiṫ do ċí.

9 Eagla an Tiġearn' fíorġlan í
Buan-ṁarṫanaċ do ġnaṫ:
Fíor agus cóṁṫromaċ air fad,
A ḃreiṫeaṁnais a ta.

10 Is fearr le n'iarruiġ iad na ór,
An tór is fearr air biṫ:
Níos milse na mil a ta siad,
'S na cíor ṁeala re hiṫ',

11 Ag faġail rabaḋ fós ata,
T'óglaċsa uaḋ a ġnáṫ,
A's aṁ do ċoiṁead cúramaċ,
Mór-ṫuarasdal a ta.

12 Cia ṫuigeas uile ṗeaċrán féin?
Glan o luċt diaṁair mé,
13 O ṗeacuiġib uaiḃreaca air ais
Cuṁiġ ṫ'óglaiġ féin a Dhé;

Na bíoḋ airdċeannas aca orm:
An sin beir's me díreaċ,
A's fós o'n bpeacaḋ ṁór bíoḋ mé,
Fír-ionruic neiṁċiontaċ.

14 O Dhia mo neart 's mo ṡlánuiġṫeoir,
A ndeaġṫoil gaḃ uaim féin,
Na smuainte ta am ċroiḋe astiġ,
A's briaṫra glan mo ḃéil.

## XX Psalm.

Go bḟreaġra Dia ṫu añra la
Do buaiḋ'rṫa a's do ṗéin,
Go ndéanaḋ ainm Dé Jacob ḟós,
Sior-ċoiṁéad ort ad ḟéiḋm.

2 Go ccuiriḋ ċuġaḋ coḃair áḋ',
Traṫ, ar a ṫeampul naoṁ';
A's déanaḋ se do neartuġaḋ
Ar a Ṡion féin go caoṁ.

3 Cuiṁniġean se go grás'ṁuil duit
T'uile ofráil go graḋ,
A's gaḃaḋ se go taitne'aċ uait
T'iobairt loisgṫe air faḋ.

4 Do réir deaġ-ruin do ċroiḋe-se féin
Tiubraḋ se duit go maiṫ,
Cóiṁlionaḋ se gaċ cóṁairle,
Ta añ do ċroiḋe a raiṫ.

5 Déanam gáirdeaċas a'd' ṡlanúġaḋ
Agus a nainm ar nDé,
Ardóiġmid suas ár mbrataċa:
Dia ċóiṁlionfas do ṁian.

6 'Nois aiṫniġim go slanuiġion se
An tan'm do hungaḋ leis:
A's le neart saoraḋ deis-láiṁ Dé,
O neaṁ go neirtear leis.

7 Ta cuid d'earb'as a ccarbaduib,
A's cuid a neaċaiḃ ard:
Aċt, ainm an Tiġearna ar nDia
Cuiṁneóċuiġ sin gaċ áit.

8 D'isliuġaḋ iad, a's ṫuit siad sios:
Aċt d'eiriġ siñ, a's ṡeas.

9 'Dhia ḟóir a's éisdeaḋ riñ an riġ,
Traṫ gniḋmid gearán ris.

## XXI Psalm.

A mead do neirt-si a Ḋia na ndúl,
Biaiḋ luaṫġáir air an riġ:
A's añ do ṡláinte trócaireaċ
Sólas ro ṁór do ġniḋ.

2 Lán-ṁian a's rún a ċroiḋe féin,
Ṫug tusa ḋó maraon:
Gaċ aṫċuinge d'ar iar a ḃéul,
Níor ċoiñiġis uaḋ féin.

3 Oir beañaiġeaḋ an ṁaiṫis ṁór
Sin ṫug tu ḋó go moċ:
A's ċuiris coróin ar a ċeañ,
Don ór is glaiñe breaċ.

4 D'iar seisean ortsa beaṫa buan,
Sin ṫug tu ḋó go fíor:
A's ṫugais faide laeṫe do,
Do ċum beiṫ beo do ṡíor.

5 Do ṫaob na sláinte ṫugais do
Is mór an ġlóir gaċ am;
Ard-onoir agus mórdalaċt
Do ċuiris air a ċeann.

6 Oir rinneaḋ leat ro beannuiġe é,
Air feaḋ gaċ ré go beaċt;
A's rinnis ro aoibinneaċ fós,
Led' ġnúis a ttrócaireaċt.

7 Oir is a nDia Jehoba mór
Do ḋóiġ an riġ do ġnáṫ:
Trid ṫrócaire an ti is aird',
Ni ċommoċar é go bráṫ:

8 Gabaḋ do láiṁ a nuile naṁ'd:
Air earcair' do laṁ deis.
9 Nar ḟoirn ṫinntiġe ġnid tu iad
A naimsir ṫ'feirg da sgrios:

'Na ċommuiḋe mór ġnid Dia go fíor,
A sluġaḋ sios air faḋ,
A's ġnidtear orra milleaḋ fós,
Le teine ṁór go grad.

10 A ttoraḋ sgriosfuiġ tu ón dtír,
San ṗór ó ḋaoinib as,
11 Oir rinneadar feall a'd' aġuiḋ;
A's cleasraḋ ṫuill droċṁeas.

12 Aime sin, ċuirfead tu róṁad,
Nar ċóṁarṫa iad sa tslíġe,
'S do ḟoiġde ġéura tri na néad'
Buailfir go dian da gclaoí.

13 Arduiġ ṫu-féin a'd' ċuṁaċta mór,
A Ṫiġearna na bfeart:
Narsin sor-ċañuiġ siñ do ċlud,
A'r molfuiġ siñ do neart.

XXII Psalm.

Mo Dhia, mo Dhia, creud me fair ṫréiġ?
Léd' ṫ'furtaċt uaim a ccéin,
'O ḃriaṫruiḃ truaġ mo ġarṫa árd,
Gan fuarglad orm am' ḟéidm?

2 Mo Ḋia ní ṫugair freagrad daṁ,
'San la dar ġairios ort;
Anuair bud ċóir daṁ taṁ san oidċ'
Ní bfuilim féin a'm' ṫoċt.

3 Gidead ta tusa fíorġlan naoṁ',
A dia os cioñ gaċ sgéil!
A'd' ċóṁnuide añsa náras féin,
Dá bfuil clúd Israéil.

4 Ioñadra ċuir air naiṫre dóiġ,
A'r ḟaorad iad go fíor.
5 Do ġlaoideadar ort a'r uimesin,
Ní claoidtear iad do ḟíor.

6 Aċ mise fós, ni ḋuine aċ cnuiṁ :
Gráin-ḋaon a's tair na slóġ.
7 Cuis craṫa cinn a's ċasaḋ béil,
Don ḋream a ċí mo ḋóiġ.

8 Ag ráḋ do ċuir a ḋóiġ a nDia,
Chum fuasglaḋ air ann ḟeiḋm :
Tugaḋ se fuasglaḋ ḋó a nois,
Oir ṫug se ḋósan sṗéis.

9 Aċ ṫusa an ti ṫug me 'maċ
As broinn mo ṁaṫar mé :
'Stu buḋ ḃunuḋas ḋóċuis daṁ,
Traṫ ḃiḋ's ag ḋiul na cíċ.

10 'O'n mbróinn do teilgeaḋ ortsa me,
Traṫ ḃiḋ's óg a's maoṫ ;
O ṫainic me ón mbolg amaċ
Is tu mo ḋia ro ċaoiṁ.

11 A Ḋe na biḋse fada uaim,
Oir 'sḋluṫ ḋam buaireaḋ teann,
'Sgan agam neaċ dom ċuideaġaḋ,
No aon a ċuiris leam.

12 Do ċuartuiġeadar mórán daṁ,
Timċioll me air gaċ láiṁ ;
D'iaṫ umam tairḃ ro laidir borb,
O Bharan ḃi meiṫ-ċnáiṁ.

13 Go fairsing d'ḟosguil siad a mbéil,
Mar leóṁuin allta, garg,
A' taḃairt siṫid réubaid orm
Le búirfeaḋ ta ro ṡearḃ.

14 Mar uisge doirteaḋ mis' amaċ,
Mo ċnáṁa sgáint' o ċéil;
Mo ċroiḋe am ċúm ar taoḃ a stiġ,
A leaġaḋ ta mar ċéir.

15 Air dtiormuġaḋ mar ṗota ċriaiḋ,
A ta mo neart a Dhé;
Mo ṫeanga ar gceangall rem' ġiall
Go huir bais ṫug tu mé.

16 Oir d'iaṫ am' ṫiomċioll madruide doċt,
Ḃuail umam ṫall 'sa ḃus,
Mór-ḃuideaṅ luċt na haingideaċt
Loit siad mo láṁ 'smo ċos.

17 Mo ċnáṁa uile féudfaid me,
A náireaṁ leiṫ air leiṫ,
Go géur a taid ag aṁarc orm,
Ag dearcaḋ orm go seċ.

18 Mo éadaċ eatorra do roiṅ,
Chrancair siad air mo ḃrat:
19 Aċ ḃfad óm' ċoḃair 'Dhia, mo neirt
Na fan, aċ deiṫfriġ ort.

20 Do m'anam taḃair fuasclaḋ dear,
'O'n ccloiḋeaṁ sgaiṫeaċ ġéur;
A's m'aon-ġráḋ caoiṁ go saorṫar leat,
'O neart an ṁadraiḋ ṫréun.

21 'O ḃéul an leóṁain laidir ḃoirb,
'Dhe fuasgail me gan stad;
'O adarcuiḃ na mbuaḃall tréun,
Oir ċualais me go grad.

22 Dom ḃráiṫriḃ ċuirim t'ainm a gcéill,
San oiġreaċt' molfad ṫu;
23 Siol Jácoib 'sa luċt eaglas Dia,
Glóir tugaiġ do a's cliuḋ;

Oraibsi Israéil iaramaoid,
Bheiṫ 'neaglaḋ, sin gaċ ló;
24 Oir tarcuisne 'riaṁ ni riñ air ḃoċt,
'Sníor ġaḃ se grain dá león'.

Níor ḟoluiġ air 'sníor ċeil a ġnúis,
Níor ṫréig an trat ḃi teiñ.
Trat riñ se glaoḋ a's gearán ris,
Thug éisteaċt do go biñ;

25 Is ortsa bíos mo ṁólaḋ ard,
'San ccóṁḋail ṁór a Ḋé!
No ṁóide iocam fós 'laṫair,
Na druing' d'air eagal é.

26 Na daoine sin, ta macánta,
Iṫid a's geib a sáiṫ;
Luċt iarras Dia, ard-ṁolaid é,
Bhur ccroiḋe ḃiaiḋ béo go bráṫ.

27 Fillfiġ ċum Dé gaċ iomall tír,
Ag cuiṁniuġaḋ air fa leiṫ:
A's sluaġ na gcineaċa go léir,
Dhuit géillfiġ fad gan leisg.

28 Arson gur le Iehóḃa mór,
An ríoċt le cóir a's ceart:
'Sa measg na ccineaḋaċ air fad,
'S leis Tiġearnas a's neart.

29 Na daoine raṁra an 'sgaċ tír,
Iosfuid a's géillfid dó:
Dho cromfáid síos gaċ tréiḋ do nuir,
Ni coing'néaċ anam beo.

30 Tiġ sliocht a ġníḋ seirḃis do Dhia,
Dho meastar iad mar ḋín.
31 Iñsid go fíor don ál re teaċt,
Gur b'éisean rúd do riñ.

## XXIII Psalm.

Is é Dia féin is aoḋaire daṁ,
Aon easḃuiḋ orm ni ḃiaiḋ.
2 Do beir se orm go luiġim sios,
A ninḃir féir ṁinliġ:

A's fós re taoḃ na nuisgeaḋuiḋ,
Ag siuḃal ḟos go mall,
Atá se do mo ṫreóruġaḋ,
Go mín réiḋ an̄ 'sgaċ ball.

3 Aiseógair m'anam daṁ air ais:
Treoroċuiġ se mo ċéim
A sliġe ġlan na fíréuntaċt,
Do ḃríġ deaġ-anma féin.

4 Seaḋ fós, da ḟuḃlóċuin eadon ṫríd,
Glean dorċa sgáil' an ḃáis,
Aon olc na urċóid ṫeaċt oram,
Ní heagal liom 'sní cás;

Do ḃríġ go ḃfuil tu leam do ġnáṫ;
Do lorg 'sdo ṁaide tréun,
Atáid ag taḃairt cóṁḟurtaċt
A's fuasglaḋ daṁ a m'ḟeiḋm.

5 Gléusfa tu bórd a raḋarc mo naṁ'd:
Le hola d'úng mo ċean̄;
A taosgaḋ tá mo ċupán fós,
Ag meud an lain̄ tá an̄.

6 Aċ leanfuiḋ maiṫ a's trócair diom,
A'n ḟaid a ḃias me beó;
A's cóṁnoċaḋ a nárus Dé,
Air fead mo ré, 'smo ló.

## XXIV Psalm.

'S le Dia an talaṁ a's a lán;
An doṁan 'sa bfuil an̄;
2 Oir ṡocruiġ se air uisġ'iḃ é,
Air ṡroṫuiḃ leag go tean̄.

3 Cia hé an fearsan a ṫéid suas,
Go tuluiġ naoṁṫa Dé?
A's fós an ionad naoṁṫasan,
Cia ṡeasas an̄ go réid?

4 An ti aga bfuil láṁa glan,
A's a ċroiḋe neiṁċiontaċ;
Anam nár ṫóg se dioṁaoinear,
Na ṁionuiġ go cealgaċ.

5 Bean̄aċt don tí-sin, biaiḋ o Dhia,
A's ġéiḃ go saiḋḃir áit;
A's fíréantaċt maraon le síṫ,
Buan-ṡlainte ḋo go braṫ.

6 'Si sin an ġinealaċ 's an dream
Noċ iarras í go moċ;
Ta 'giarruiḋ d'aġuiḋ a's do ġnúis,
'Dhé Iacoiḃ caoiṁ a ndriúċ.

7 'O ġeatuiḋe togḃuiḋ 'nois bur ccin̄,
A's éirġiḋ suas go hárd,
Dhoirse ṡioruiḋe do riġ na glóir?
A's tiucfuiġ se búr nárt.

8 Cia hesean féin, ard rig na glóir?
An Ti'arna laidir tréun;
Jehoba neartṁar cruaiḋ a ccaṫ
Bheir buaiḋ amaċ do ḟéin.

9 Toguiḋ a ġeatuiḋe anois bur gcinn,
A's éirġiḋe suas go hárd,
Dhoirse siorruiḋe do riġ na glóir'
A's tiucfaḋ se gan ċáird.

10 Ce hé-sin féin; ard-riġ na glóir?
Jehoba mór na slóġ;
'Se féin go fíor, ard riġ na glóir'
A ċóiṁeas ni bfuil beó,

## XXV Psalm.

'Thi'arna tógum m'anam ċuġad,
Mo dia ta ṡuas air neaṁ;
Am' ionsuiḋe na léig aḋḃar nair
'O'm' naiṁde ta go leaṁ.

2 Fuiḋ naire a's ṁaslaḋ na léig neaċ,
A ġnáṫas feiṫeaṁ ort:
Aċ náire go raiḃ air a ndream,
A ġniḋ gan aḋḃar loċt.

3 Foillsiġ, Thi'arna, do ṡliġṫe daṁ:
Ad' ċasain teagairg mé,
4 A's treòruiḋ me ad ḟirinn glain,
'S mo ṫeagarg déan, a Dhé:

5 'Oir 's tu is Tiarna aṅ go dearḃ,
'S tu is sláinte do ġnáṫ;
Is ortsa ta me feiṫeaṁ fós,
Le foiġid ṁór gaċ lá.

6 Cuiṁniġ, Dhe, do ṫrócaire ċaoiṁ,
Do ṁuintear lán do ġráḋ:
O ċian na ccian ata siad aṅ,
San aimsir ḟad o'n lá.

7 Na cuiṁniġ peacaiḋ m'oige daṁ,
Na corṫa riṅe me:
'Réir do ṫrócaire cuiṁniġ orm,
Ar uċd do ġrás, a Dhé.

8 Is maiṫ 'sas díreaċ Dia na ndúl:
Is air an aḋḃar úd,
Do ġniḋtear leis na peacuiḋ truaġ
A ṫeagasg aṅsa ród.

9 Treórócuiġ se na ceaṅsuiġṫe,
A mbreiṫeaṁnuis go ceart:
Na daoine ceansa muinfiġ se,
A sliġṫiḃ Dhé na bfeart.

10 Is trócaire 'sas firiṅe,
Sliġe ar nDé an 'sgaċ ball;
Don dream a ċongṁas cuṅraḋ ris,
'Snaċ léig a ṫeist air call.

11 Ar son h'ainme mo ċionta maiṫ,
'Óir tá siad mór, a Dhé;
12 Cia hé eaglaiġios Dia? san tsliġ,
Thoġfaiġ, muinfiġ se é.

13 A seargaireaċt ġnid anam taṁ,
'S lé' na ṡlioċd le ceart an tír;
14 Tha rún an Ti'earna ag an dream,
Eaglaiġios é go fíor.

A's ġnidṫear leis a ċuñrad fós,
'Fhoillsiúġad dóiḃ go ceart:
15 Atá mo ṡúile féin do ġnáṫ,
Le Ti'arna mór na bfeart.

Do ḃríġ go mbeirṫear leis mo ċos,
Go haiṫġeam as an rib;
16 Fill ċugam 's déan trócaire orm,
Am' aonar taim san ttrip.

17 Tha Lot mo ċróiḋe ag dul a méad,
Sdor me om aṁgar géur;
18 Aṁairc mo ṗéin a's m'anacar,
'S mo ṗeacaiḋe maiṫ go léir.

19 Mo naiṁ'd fuaṫfar taḃair fa ndear,
Óir táid ro lionṁair añ;
Fuaṫ nimneaċ ċum foiréigin;
Ta aca daṁ náċ gañ.

20 'Dhia, fair m'anam, a's fortuiġ orm,
A Dhia na nairiġ me;
No ḋóċas uile leigim ort,
Do ḃriġ gur tu mo Dhia.

21 'Nis déanuiġ ionracus a's ceart,
No dí'n a's m'feiṫeaṁ ort;
Dhia fuasguil air ċlainn Israéil,
'O'n uile aṁgar ġoirt.

XXVI Psalm.

Tabuir ormsa breiṫ 'Dhé na ndúl,
Am' neiṁċionta ġluaisear féin;
'Oir ċuirear doċas maiṫ a nDia,
Na sleaṁnóċaḋ mo ċéim.

2 Dhia, sbionn mo ċroiḋe a's m'airne fós,
Ransuiġ a's teastiġ me;
3 'Oir dearcas air do ċaoiṁnear ġráiḋ;
Ghluaisear ad ḟirinn réiḋ.

4 Le cuideaċt ḋiomaóin riaṁ níor ṡuiġ,
Ni ṡiublaim le luċt saoḃ;
5 Is beag orm coiṁṫional an uilc
'S ni ṡuiḋim measg na mbaoṫ.

6 A neiṁċiontuiḃ niġ me mo láṁ'
A's cuairtfead t'altóir, 'Dhé;
7 Go ḃfoillséoġċuinn le molaḋ ard
Do ṁiorbuile go léir.

8 Cóṁnuiḋe do ṫiġ ġraiḋios féin,
A Thiġearna a's a Dhé;
A's d'ionad cóṁnuiḋe onórac
Is ro ionṁuin leam é.

9 Le peacuiḋiḃ, ta déanaṁ oilc,
Na cruiñiġ m'anam boċt;
Na cuir mo ḃeaṫa na ccuideaċt súd,
Ta toġaraċ na loċt.

10 Da ḃfuil an taiṁleas mór 'na nglaic,
Duais ḃraṫa na láiṁ deis:
Aċ gluaisfed am neiṁċiontuiḃ féin,
Ad' ṫrócair saor gan ċeist.

11 Na seasaṁ ta mo ċos go beaċt,
Air ionad ċóṁ-ard réiḋ';
A's air measg ċoiṁṫional na naoṁ,
Beannóċad ṫusa Dhe.

## XXVII Psalm.

'Se Dia mo ṡolus a's mo slaint',
Cia ċuirfeas mé a nguais?
'S é neart mo ḃeaṫa Dia na ndúl,
Cia ċuirfeas me a gcrua's.

2 No naiṁde, m'eascairde luċt uilc,
Tráṫ ṫainic orm go bras:
Go gionaċ ag iṫ' m'ḟeóla suas,
Fuair tuisleaḋ ṫuit go cas.

3 Gid forlungfuid a'm' aġuid sluaġ,
Ní'l eagal' air mo ċroide;
Gid d'éirge coġad a'm' aġuid fós,
Anso mo ḋoiġ 's mo ḃríġ.

4 Aoin̄id is ionṁuin leam o Dhia,
Go minic iarruim é,
Bheiṫ a'm' ċóṁnuiḋe air feaḋ mo ré,
A ttiġ 'sa nárus Dé.

Chum go ḃfaicfin̄ féin go ró ġlan,
Naire Jehoba ṁóir;
'S go ḃfiosróċuin̄ 's go ḃfaġuin̄ sgéul,
'Na ṫeampoll mar is cóir.

5 Oir ġnid m'folaċ a nám na hairc',
Na ṗaillíún dín do ġníḋ;
A ndioṁaireaċt a ṗaillíún daṁ,
Air ċarruġ cuirfiġ mé.

6 'Os cion̄ mo naiṁde ta fa ccuairt,
'Nois tógṫar suas mo ċean̄;
Glan iodbairt aiḃneaċ uimesin
Da ṗaillíún bearṫar liom.

A's seinn̄fiġ me le molaḋ mór,
Oir canfad fós go bin̄;
Ceól agus psalm ard do Dhia,
Air feaḋ mo rae 's mo lin̄.

7 Le guṫ mo ḃéil traṫ éiġim riot,
Tabar éisteaċt daṁ, a Dhé;
Le hioċt dean trócaire orm a's fóir,
Go gnaṫaċ freagair mé.

8 Iarr m'aġuiḋ, traṫ dubairt tu leam,
An sin dubairt m'anam riot;
T'aġuiḋ agus do ġnuis a Dhé,
Sin iarraim féin go hait.

9 Na folluiġ uaim do ġnuis a ḃfeirg,
Na tréigse d'oglaċ féin;
'S tu mo ċobair a Dhia mo ḟláint'
Na fagsa me 's na tréig.

10 Traṫ ṫréigeas m'aṫair me go tur,
'S mo ṁaṫair fos m'araon:
Do ġniḋ an Ti'arna féin añ sin,
No ṫógbail suas go caoiñ.

11 A Dhia teaguisg daṁ do ṡliġe féin,
A's treóruiġ me a Dhe;
Do ḃriġ mo naiṁde mioruṅaċ,
Air ċasain díreaċ réiḋ.

12 Do ṁiorún m'eascáirde ro ġéur,
Na tabair mise dóiḃ:
Oir d'éirgiḋ 'm'aiġ' luċt fiaḋnuis bréug,
As dream a ḃrúċtas nim.

13 Raċḟuiġ mo ṁeisneaċ uile air ccúl,
Nun ccreidfin̄ maiṫeas Dé;
Go bḟaicfin̄ sin a ttír na mbeo,
Dom ḟuasglaḋ an m'féidm.

14 Fuiriġ go foiġideaċ re Dia,
Glac ċugad meisneaċ mór;
Bheir se spion̄aḋ a gcroiḋe duit,
Fuiriġ re Dia na glóir.

## XXVIII Psalm.

A Dhia mo ċairuig éiġim ort,
'Ad' ṫost na bidse uaim;
Air eagla tré sin gur ċosṁuil me,
Le dream ṫéid síos san uaiġ.

2 Guṫ m'aṫċuinge traṫ éiġim rioṫ,
'Eist ċusa an̄ sin̄ a Dhé;
'Nuair ṫógfaḋ me mo láṁa suas,
'Ad' ṫeampoll naoṁṫa féin.

3 Le luċt an uilc 's na héaccóra,
Na tairuing me go bráṫ;
Re na ccóṁarsanuiḃ labras rioṫ,
Aċ olc na ccróiḋe ata.

4 Do réir a ngníoṁa tabair doiḃ,
Do réir a rúin ċum oilc;
A's tabair dóiḃ droċġníoṁ a láṁ',
Aṁluiḋ mar ċuill siad ort.

5 Do ḃríġ nar ṫuig siad oibre Dé,
No gnioṁ a láṁa fós;
Do ġuiḋ se milleaḋ orra 's claoiḋ,
'S ni ḋéan a ttógḃail suas.

6 Arson ġuṫ m'aṫċuinge, oir d'éist,
Mór-ḃeannuiḋe go raiḃ Dia;
7 Do ċuir mo ċroiḋe dóċas ann,
Se Dia mo neart 'smo sgiaṫ.

A ta me faġuil furtaċt uaiḋ,
Nar sin le aoiḃneas ait;
Mo ċroiḋe ta lan 's le m'aḃran binn,
Sióр-ṁoluim é gan stad.

8 Se Dia is neart 'sas treis doiḃ,
Oir ta se féin go deas;
'Na neart 'sna spionnaḋ sláinte ḋluiṫ,
Don te do húngaḋ leis.

9 A Dhia furtuiġ do ṗoball caoiṁ,
A's beannuiġ d'oiġreaċt féin;
Taḃair beaṫ a's oileaṁuin dóiḃ.
Tóg iad go braṫ a Dhe.

## XXIX Psalm.

Tuguiḋe a laoċra laidir tréun,
Do Thiġearna na bfeart;
Tuguiḋe don Tiġearna úd maráon,
Glóir urruim agus neart.

2 An ġlóir is cuḃuiḋ fós dá ainm,
Tuguiḋe don Dia roi-ṫréun;
Sleaċtuiġ don Tiġearna m'araon,
'Naise' naoṁaċta féin.

3 Ta guṫ Dé air na huisgiḋiḃ,
A's fós ġníḋ Dia na nglóir;
Sar ṫóirneaċ a's suiḋean se,
Ar uisg'iḃ láidir mór.

4 Guṫ an Tiġearna cóṁ'ċtaċ tá,
Mór neartṁar agus tréun;
Ta guṫ an Tiġearna m'araon,
Lán-mórġalaċ an̄ féin.

5 Brisiġ an Ti'arna le na ġuṫ,
Na céudair ata' fás:
Brisf'ear céudar Lebanoin sios,
Nar ġéigín maoṫ a's tláiṫ.

6 A's beir se orra léim go clisd,
Amluiḋe mar ġaṁuin bó;
Sliaḃ Sirion a's Lebanon,
Nar áon-adarcaċ óg.

7 Sgoilfiġ Dia an dealanaċ,
An fásaċ craiḋfiġ sé;
8 Seḋ, dioṫraiṁ Chades mar an ccéadn',
'Se Dia a ċraṫas é.

9 Bheir guċ Dé fós air Eilitíb,
Go mbéirean fiad na laóġ;
A's lomuiġ súd na coilte dluiṫ,
Ag creime bárr na ccraob.

Is añ a ṫeampoll naomṫa san,
Cuirfiġ gaċ neaċ a ccéill;
Glóir agus urruim ṁór ar nDia,
Da ṁolaḋ san da réir.

10 Ta Dia na ċóṁnuiḋe air an tuil',
'Sna ṡuiḋ go braṫ 'na ríġ;
11 Bhéir Dia da ṗoball neart a's treun,
Da mbeañuġaḋ le síoṫ.

## XXX Psalm.

'Dhía, mólaim ṫú, óir ṫóg tu mé,
m'earcar' nior riñ díom gáir;
2 Dia, mo Thiġearna ġlaóiḋ me riot,
'S d'fuasgalais me as táir.

3 Do ṫóg tu m'anam leat a Dhé,
Glan as a nuaiġ a nios;
A's ċoiṁeadais me sabáilte beó
Don tsloc nác raċfuiñ síos.

4 Don Tiġearna árd ceólṁar biñ
Seiñiġ a naoṁṡluaġ féin;
Re cuiṁniuġaḋ ar a naoṁṫaċt san
Sgaóileaḋ a ċliuḋ a ccéin

5 Oir 'ḟéug níor ṁair aċ tamall beag,
'Na ṫrócair' beaṫa tá ;
Tráṫnóna fós, giḋ brón ḃíḋeann,
Thig aóiḃneas leis an la.

6 A'm' ṡuaiṁneas duḃras féin marso,
Ní ġluaisṫear me go braṫ ;
7 Léd' ṫrócaire ṫugais air mo ċnoc,
Bun daingean fós do ġnáṫ.

A Dhé, do ċeilis orm do ġnúis,
Chuir sin a mbuaiḋreaḋ me ;
8 Dhia riot do ġlaoiḋ' a's rinn le Dia,
No gearan a's mo ċaoiḋ.

9 Cia an tairḃe a' m'ḟuilse, a ta,
A ndiaiġ mo ċur san uaiġ ;
An moltar ṫusa leis an úir ?
A ndéanfa d'fírinn' luaḋ ?

10 'Eisd riom a nois a Dhé na ndúl,
Déan trócaire orm a's grás ;
A's bíse, Dhé' d'fear cuduiġ liom,
Tráṫ ṫarla daṁ bei'n sás'.

11 No ḃrón go rínnce ċláoċlais daṁ,
A's m'éudaċ saic maráon ;
D'fuasguil tu ḋiom, a's ċrioslais me,
Le haóiḃneas air gaċ táoḃ.

12 Mo ġlóir go seiñfeaḋ dutsa cliuḋ,
Gan me a ḃeiṫ a'm' ṫoċt;
'Dhia mo Ṫiġearna ḃearfaḋ duit,
Nór-ḃuiḋ'ċus o so 'maċ.

## XXXI Psalm.

Ioñadsa, Dhia, ġnídimse dóig,
Naire orm na léig go braṫ;
Dean fuasglaḋ daṁ ad ionracas,
'O ḃuaiḋreaḋ a's o ċráḋ.

2 Do ċluas a m'ioñsuiḋe crom a nuas,
A's furtuiġ orm le séun;
Ad' ċarruiġ daingean bíse daṁ,
'Tiġ-tearmoñ ċum mo ḋion.

3 'Oir 'stu is carruicc diliоs daṁ,
A's mo daingean laidir ṫréun;
A's uime sin as uċt hainme féin,
Treóruiġ a's stiúir mo ċéim.

4 Saor as an lín a dfoluiġ siad,
Bain mise 'maċ a Dhé;
Do ḃríġ gur tusa an ti 'ṁain,
Is neart 'sas treóir daṁ féin.

5 A'd' laiṁse aṁain 'Dhia na ndúl,
Mo spiorad tiomnuim suas;
A Dhia na firiñe 'smo Thriaṫ,
'Stu fuasclas me óm ċrua's.

6 Is fuaṫ liom iad a beir fa ndear',
Na bréuga dioṁaoineaċ;
Aċ mo ḋóċas a nDia na ngrás,
Chuirim go muiníneaċ.

7 Ad ṫrócair' bí'm go haoibineaċ áit,
Oir ṫug tu, a Dhé, fa ndear;
Mo buáireaḋ a's m'ánam a mbrón,
Bhi tusa faireaċ air.

8 Ni riñeaḋ leat mo ḋúnaḋ suas,
A láṁ mo naṁud ṫréin;
Añ áitiḃ fairsing ṡocruiġ tu,
Mo ċosa a's mo ċéim.

9 O ta me' Dhé a mubaireaḋ ṁór,
Déan trócaire orm go cas;
Mo ṡuile, m'ánam a's mo bolg,
Le brón air seargaḋ as.

10 Oir ċlaóiḋeaḋ m'anam as le brón,
A's mo bliadna le caóiḋ;
Do briġ mo loiċt, ċuaiḋ as mo neart,
Mo ċnáṁa air na cclaóiḋ.

11 Nar ball maguiḋ ata me fós,
Dom earcairḋiḃ go léir;
Go hairiḋe do mo ċóṁarsanuiḃ,
Nar ṁaslaḋ ta me féin.

A's do luċt m'éoluis fos a taim,
Nar adḃar sgeig a's fuaṫ;
Gaċ néaċ a ċideas me 'san tsráid,
A teiṫeaḋ uaim go luaṫ.

12 Nar duine marḃ dul as cuiṁne,
Nar ṡoiġteaċ briste taim;
13 'Oir ċualaḋ toibeim ṁorán daóin,
'S eagal gaċ taoḃ da mbím.

A m' aġuiḋ nuair a ċruiniġ siad,
'Smuain mo beaṫa a sgrios;
14 Aċ ionadsa a Dhe, ċuireas mo ḋóiġ,
Is tu mo Dhia deir mis'.

15 Ta m'aimsir a'd' láiṁse a Dhê,
Orm furtuiġ agus fóir;
'O láṁ mo naṁud a's on ndream,
Ta 'leanṁuin orm san tóir.

16 Do ġnuis a's d'aġuiḋ dealruiġeaḋ,
Air d'óglaċ dilear féin;
As uċt do ġrása ċarṫanuiġ,
No ṡaoraḋ déan go tréun.

17 Na léig fuiḋ naire ṁasluiġ mé,
A Dhia, óir gairim ort;
Aċ naire cuir air luċt an uilc,
Biod siad san uaiġ na ttosd.

18 Cuir béul na bréige 'Dhé, na ttaṁ,
Laḃras go hárdánaċ ;
'Naġuiḋ na bfiréun go géar cruaiḋe,
Go spídeaṁuil tarcuisneaċ.

19 Cia ṁeud an ṁaiṫ a ṫaisgis dóiḃ,
D'ar eagal ṫu maraon ;
A's doibrigis dod ṁuintir féin,
A bfiaḋnuis' ċlann na ndaóin'.

20 O uaḃar daóin' ni tu a ndíon,
Fo ḋioṁaireaċt do ġnúis ;
A bpáilliun fós ó ċáin' na tteang',
Ni dídean dóiḃ a ccúis.

21 Go mbeannuiġtear an nDia go braṫ,
Oir d'foillsiġ se daṁ féin ;
A ċoimnear ċairdeaṁuil iongantaċ,
A ccaiṫir laidir ṫréun.

22 Dubhart me am' deiṫḟir ta me,
Geannta ód ḟúil amaċ
Aċ ċualais 'nuair do ġlaoiḋ me ort,
Guṫ m'urnuiḋe ġearánaċ.

23 Gráḋuiġe Dia a naoiṁ air fad,
Oir Dia don tréiḃ díreaċ ;
Do ġniḋ sar-dí'on, a's diol go luaṫ,
Don uaiḃreaċ ailġeasaċ.

24 Sibse a ċur a nDia na ngrás,
Bhur ndóċas mar is cóir;
Bíḋ meisneaṁuil a's cuirfiḋ se,
Neart añ bur ccroiḋe a's treóir.

## XXXII Psalm.

Is beañuiġe an duine sin a fuair,
Ioña ċiontuiḃ maiṫeaṁnas;
Fuair le trócaire folaċ air,
A ṗeaċuiḃ easaontaċ.

2 'S beañuiḋe an ti nar agair Dia,
A ṗeaċranuiḃ nis mó;
Agus añ a spíorad naċ bfuil,
Claon-ċealgaireaċt na gó.

3 Trath bi me seall fada a'm' ṫaṁ,
Luiġ air mo ċnáṁa aois;
A's b'aṁluiḋe sin gaċ la mo ċor,
Le dol dom ḃuirfeaḋ suas.

4 Oir orṁsa bi do láṁ go trom,
Air feaḋ gaċ oiḋċ' a's lá;
Mo ḃríoġ, go tat an tsaṁruiġ ṫeiṫ,
Air aṫaruġaḋ ata.

5 D'adṁaiḋeas féin mo ṗeacuiḋe ḋuit,
Níor ċeil me m'aingiḋeaċt;
A dubras d'adṁoin sin do Ḋia,
A's ṁaiṫ tu cion mo loċt.

6 So fáṫ f'a nguidean ort gaċ nóiṁ,
'Sa dtráṫ air bfaġṫar tu;
A ttuiltib na ndilion mór fíor,
Ni ṫiġen siad go dluiṫ.

7 Ta tu mar ionad foluiġ daṁ,
Coiseonfair me o brón;
Do ġníḋṫir leat mo ċuartuġaḋ,
Le habrán saoirse biñ.

8 Teagosgsa agus muinfid duit,
An bealaċ ceart a ṡiu'l;
Le ttiġeḋ leamsa triall go ceart,
'S dod ṡeolaḋ le mo ṡuil.

9 Na bi mur ṁuille no mur eaċ,
Na hainṁiḋean gan ċéill;
Iadta cuirir, naċ ttigid ort,
Teañaill teañ na mbéul.

10 Is lionṁar brón ag luċt a nuilc,
Aċ neaċ dar dóiġ leis Dia;
Ta trócaire dul na ṫimċioll san,
Da ḋionaḋ mar ġniḋ sgiaṫ.

A ḋaoine fíréanta a nDia,
Bíḋeaḋ luaṫġaireaċ a's ait;
A's déanuiḋe gairdeaċus gaċ neaċ,
Aga bfuil an croiḋe ceart.

## XXXIII Psalm.

O sibse ta bur bfíréunaib,
Biod aitear or'b a nDia ;
Oir 'is cubaid do na daoinib cóir,
Béiṫ' tabairt clud don Triaṫ.

2 Air ċlairsiġ tugaide molad do,
A's air an tsaltar ġrinn ;
Air inil ceoil na ndeiċ tteud,
Seinnide do Dhia go binn.

3 A's canaide dosan abrán nuad,
Ard-ċinnide fonn gan stad ;
4 Oir is ceart' reaċt, a bfír'ne fós,
Ta oibre déant' air fad ;

5 Is ionṁain leision cóir a's ceart,
'Lion maiṫeas Dé gaċ tír ;
6 Rinn le na breiṫir neaṁ 'sa sloiġ,
Le sp'rid a béil go fíor.

7 Nar ċor ata se carnad suas,
Uisge na fairge móir ;
A coiṁéud fós na ndoiṁne suas,
Go dilios 'na ṫiġ stóir.

8 'Nois roiṁ an Tiġerna go mór,
Biod eagla air gaċ tír ;
A's air aitreabaib an tsaoġail,
Biod uiṁan mór do ṡíor.

9 Oir labair Dia a's riñe se,
D'órduiġ a's ċuir air ċois;
10 Chuir cóṁairle na sluaġ air ccúl,
A's intleaċt daoin' air ais.

11 Ta cóṁairle Jehobah móir,
Go seasṁaċ buan go bráṫ;
Smuainte a ċroiḋe mar an cceadn',
O liñ go liñ faoi ḃláṫ.

12 'S beañuiḋe an ċineaḋ sin da ḃfuil,
Nar Dhia Jehobah tréun;
'San poball fós do roġnuiġ sé,
Nur oiġreaċt ḃuan do féin.

13 Air ċloin na ndaoine dearcfuiġ Dia,
O neaṁ na speur a nuas;
14 'S léar do gaċ duine san ccruiñe ċé,
O' ionad cóṁnuiḋe' nuas.

15 A gcróiḋe a neinfeaċt cumaḋ leis,
Thugse fa ndear an gníoṁ;
16 Ni cúṁduiġṫear riġ le hiomaḋ slóiġ,
Do laoċ neart mór ni díon.

17 An t'eaċ san ccómrac 's díoṁaoin e,
A deanaṁ furtaċt leis;
Na 'ḋéanaṁ didean a nam feiḋm,
Giḋ mór a lúṫ 'sa ṫreis.

18 Feuc, suile Dé go fuireaċ air,
An luċt eagluiġeas é;
Agus air an dream as a ġrás,
Gniḋ muiníġin naċ baoṫ.

19 Chum a nanam díon ó'n mbás,
'Són nun a ċungbáil beó;
20 Feiṫiḋ ar nanam féin air Dhia;
Ar neart 'sar sgiaṫ gaċ ló.

21 Oir ann san gniḋ ar ccroiḋ a stiġ,
'Ar-ġáirdeaċas gan díṫ;
A's ċuir sinn a nainm ro naoṁ,
Ar muiníġin do ṡíor.

22 Do ṫrócaire go raiḃ orainn,
A Tiġearna, gaċ lá;
A réir mar ċuir sinn ionnad féin,
Ar ndóċas tréun do ġnáṫ.

## XXXIV Psalm.

Jehoba beannuiġṫe go hárd,
Gaċ aimsir a's gaċ tráṫ;
A ċlud 'sa ṁolad an mo ḃeul,
Go honórach do ġnáṫ.

2 Is anns' a Tiġearna ro ṫréun,
Ghniḋ m'anam uaill a's glóir:
Na daoine féiṁ, traṫ ċluineas sud,
Ghniḋ gairdeaċas go mór.

3 Arduiġsi liomsa Dia na bfeart,
Molamaoid ainm le ċéil:
4 D'iar mise Dia, a's ċuailiġ sé,
Le fóir ó ġabad ġéur.

5 D'aṁairc siad air a's dealruiġdear,
Gan náire air a ngruaid;
6 Do ġlaoid an boċt a's d'eist ris Dia,
Da fuascailt as gaċ truaiġ.

7 Ta aingeal Dé ag longfortuġad,
'Ne'n dream d'ar eagal é;
Ag fuasglad a's ag tearmaing,
O' naṁgaruib go léir.

8 'O blasuiġ agus feuċuiġ so,
Gur maiṫ 'sgur milis Día;
Tá'n fear sin beannuiġte go beaċt,
A doiġios annsa dTríaċ.

9 Fior-éagal Dé, biod oruib, a naoiṁ,
Oir uiréasbuid na bíṫ;
Ní biaid air luċt a eagla san,
Fior-ċrabad do, do ġníd.

10 Bid easbuid air na leóṁain óg,
Agus ocras fa leiṫ;
Aċ air an dream do iarras Dia,
Ni ċeilgen eañid maiṫ.

11 Tigiḋ a ċlann a's éistiġ riom,
  Dóiḃ múinfead eagal Dé;
12 Cia lé'r b'áill beiṫ fada beó,
  Chum maiṫ d'feicsin 'na laé?

13 Coiṁeḋ do ṫeanga féin o olc,
  'S ó labairt ċeilg do béul;
14 Seaċuin an tolc a's dean an ṁaiṫ,
  Iarr síoṫċain 's lean go géur.

15 Ta súile Dé air ḟíréunuiḃ,
  'Sa ċluas ċum glaoiḋ do ṡíor;
16 Ta gnúis De a naġaiḋ daoi ċum,
  A gcuiṁne sgrios ón dtír.

17 Do ġlaoiḋ na fíréin fós air Dhia,
  A's d'éist léo go grod;
Thug fuasglaḋ agus furtaċt dóiḃ,
  O amgaraiḃ bí doċt.

18 Don ṁuintir da bfuil croiḋe bruit,
  Is dluiṫ doiḃ Dia gan ċeist;
Ghniḋ seisean furtaċt fós don dream,
  Da bfuil an spiorad brist.

19 Is iomḋa urċóid agus craḋ,
  Thig air an bfíréun cóir,
Aċ ast'air fad ġniḋ Dia na ngrás,
  A tteasairgin fa deóiġ.

20 A ċnama uile cúṁdóċuiġ se,
Aon ni brisfiġear díob;
21 Aċ muirfiġ olc an malluiġṫeóir,
A's claoiḋtear e san drib.

A's luċt an ḟormuid, a ḃeir fuaṫ,
Do ḋaoinib cóir a's ceart;
Nór-ċiontaċ faġfair iad na loċt,
Aiḋṁilltear iad go beaċt.

22 Anam a ṡeirḃiseaċ go léir,
Saor-ḟuasglaiġ Dia gaċ am;
Ní ṁilltear aon-neaċ díob súd,
Chuireas a ndóċas aṅ.

XXXV. Psalm.

Tagair a Dhia re luċt mo ġráin,
Cuir troid air luċt mo ċaṫ',
2 Tóg fein do sgiaṫ a's cuidiġ leam,
'Eirge 's déan congnaṁ maiṫ.

3 Glac fós do ṡleġ 'sar luċt mo ṫóir,
A mbealaċ druid go teaṅ;
Re m'anam abair fein mar so,
Is me do ċongnaṁ aṅ.

4 Naire agus claoiḋ go raib doib,
Ta ag iarruiġ m'anam boċt;
Claoiḋtear iad le aṁgar ġéur,
Ta smuaineaḋ daiṁsa loċt.

5 Bíoḋ siad mar lóċan as coiñe gaoiṫ',
A's aingeal Dé na dtóir;
6 Bíoḋ aingeal Dé ag rioċ go teañ,
Dorċa slea'n bíoḋ an róḋ.

7 Oir gasta leag siad air mo ṡon,
Gan adḃar na cionfáċ;
A's dioġ gan adḃar ċoċladar,
Chum m'anam féin ċuir sas.

8 Gan-ḟios go dtigeaḋ doraing air,
A's gaḃtar é san líon;
'Foluiġṫer é ansa dóruing ċeadn',
Tuiteaḋ se féin le tím.

9 Ghníḋ m'anam luaṫġaire a nDia,
'S na ḟurtaċt solás mór;
10 Dearud mo ċnáṁa uile 'Dhé,
Cia 's cosṁuil leat a gcóir.

Fuasgalan tu an duine boċt,
O'n te ta air ro ṫréun.
An tearḃuiḋeaċ 'san boċt o'n ti,
Ler b'aill a ċloiḋ go léir.

11 Luċt fiaḋnuise bréige d'éiriġ suas,
A's ċuir siad an mo leiṫ;
Na neiṫe sin go héugcórac,
Nar bfeasaċ me air biṫ.

12 Olc, díol fad riom an éiric maiṫ,
Chum m'anam ċur fo león;
13 Aċ mise, traṫ bí ṡadsan tiñ,
Bhí orṁsa culaiḋ bróin.

N'anam re trosgaḋ d'umhluiġ me,
'S d'fill m'urnuiḋe aṅ mo ċroiḋe;
14 Nar ċaruiḋ no ḋearḃraṫair ḋaṁ,
Go brónaċ do ġluais me.

15 Aċ aṅ mo riaċtanas do riñ,
Siad gáirdeaċas air fad;
Gan ḟios daṁ for ṫional an ġraisg,
Dom' réubaḋ a's dam ṡlad.

16 Le cealgairiḃ a ccóirreaċuiḃ,
'Riñeaḋ fonoṁaḋ diom;
Ghíoscánadar a bfiacla fúm,
Ag sgige orm go dian.

17 Ca ḟad is léar duit so a Ḋia,
Saor m'anam féin go cas;
'O na milleaḋ, mo ṁuirnín fós,
Saor me o leóġanuiḃ bras.

18 Sar-ḃuiḋeaċas beirimse duit,
A measg an tionuil ṁóir;
'Sa mesg an tsloiġ traṫ 's lionṁa iad,
Ard-ṁoluim ṫu le glóir.

19 Na léig dom naṁduiḃ gáirdeaċas,
A ḋéanaṁ ós mo ċionn;
Na fós don druing ṫug daṁsa fuaṫ,
Ag-dearcaḋ orm go claon.

20 Siotċáin no tlaċt ni labrann siad,
Is fearr leo bearta claon;
A naġuiḋ ciun-ḋaoine na ttír,
Da mbuaireaḋ air gaċ taoḃ.

21 Go fairsing d'fosguil siad a mbéul,
A's ríum ha, ha, a deir;
Do ċí anois ar súil an níḋ,
Buḋ fonnṁar linn teaċt air.

22 Aċ ċonnairc tusa so a Dhia,
Na bí aḋ ṫoċt a mfeiḋm;
A Ṫiġearna a's a Dhia na bfeart,
Na fuiriġ uaim a ccéin.

23 Corruiġ suas tu féin a Dhia,
A's mosguil ċum mo breiṫ;
24 A Dhia do réir do ċeartas féin,
Déan furtaċt ann mo leiṫ.

25 'Na ccroiḋe na habraḋ leósa féin,
Há, ha, se sud ar mian;
A's fós na habraḋ siad a ċaoiḋ,
Do ṡluiġ sinn e go dian.

26 Bíoḋ orra náire a's taruingṫear iad,
A mbuaireaḋ ṁór le ċéil;
Ata go suilḃear a's go hait,
Ag feicsin m'aṁġar ġéir.

A's éaduiġṫear gaċ aon aca,
Le maslaḋ a's le náir';
Ṫa g'iarruiġ urraim ṁór dóib féin,
A m'aġuiḋse gan táṁ.

27 Bíoḋ aoibneas orra 'sgáirdeaċas,
A ṡearas leam a gcóir;
A's abruiḋ siad ṁór-ċlúḋ go raiḃ,
Do Ṫi'arna ṁór na glóir'.

Da bfuil a ḋuil a sotċáin buan,
A ṡeirbísiḋe do ġnáṫ;
28 A's air do ċeartas ṫig mo ḃéul,
A's air do ċlúḋ gaċ lá.

## XXXVI Psalm.

Deir droiċġnioṁ an ċiontuiġe so,
'Na ċroiḋe 'stiġ a's na ċliaḃ;
Fír-eagal Dé ós coiñe a ṡúl,
'Ni bfuil 's ni raiḃ a riaṁ.

2 'Oir ġniḋse spleaḋaċas ris féin,
A réir mar ṫaitneas leis;
A ṗeacuiḋe no go naiṫníġṫear,
Nar aḋḃair fuaṫ dá sgrios.

3 Fír-ṁíċeart agus meallτóireaċt,
Sud caint a ḃeil do ġnáṫ;
A's sguir se fós do ḋeanaṁ maiṫ,
No focla ġlic a ráḋ.

4 Is iona leabuiḋ smuainiġion se,
Air ḋíoṁaoineas ta baoṫ;
Suiḋean air ṡliġe naċ bfuil maiṫ,
An tolc ni ḋiultan se.

5 Do ṫróċaire ta 'sna neaṁuiḃ ṡuas,
A Ṫiġearna a's a Dhé;
Go tti na neoil a's aird na spéur,
Lan-roiċiḋ d'fírinn réiḋ.

6 Do ċeartas mar na sleiḃte árd,
Do ḃreiṫ mar ḋoiṁneaċt mór:
Air ḋuine 's ainmiḋe ġniḋ tu 'Dhé,
Deaġ-ċoiṁead agus fóir.

7 O Dhia, is óirdeirc onóraċ,
Do ṫrócaire grádaċ ċaoiṁ;
Fó sgáil do sgéiṫ ġniḋ, uime sin,
Lán-ḋóċas clann na ndaé.

8 Le meaṫas sós a's saill do ṫíġ,
Sásóġtar iad go mór;
O aṁuin ṫ'aoiṁnios sólasaċ,
Deoċ ḃeir tu ḋoiḃ re cóir.

9 Tobar na beaṫa ta go dearḃ,
Agadsa Dhia na ndúl;
A's aṅ do ṡolus dealraċ glan,
Chíd sin-ne solus iúl.

10 Faduiġ do ṫróċaire ġraidiġ Dhe,
Don dream ċuir eolus ort;
A's buanuiḋ d'fíreuntaċt maraon,
Do luċt an ċroiḋe ta ceart.

11 Na léig a ċois an uaḃruiġ buirb,,
A'm' aġuiḋ teaċt, a Dhé;
A's laṁ an droċduin' aingide fós,
Go bráṫ na gluaisiġ mé.

12 An sin do ṫuit luċt déanta oilc,
A's leagaḋ iadsan síos;
Air earḃa luaiḋ ni ḟéidir leó,
Eiriġ níos mó a níos.

XXXVII Psalm.

Collóid na campar na bioḋ ort,
Le daoiniḃ aingide olc;
A's na gaḃ formuid ris an dream,
A bios a deanaṁ loċt.

2 Oir aṁluiḋ mar is dual don ḟéur,
Gearfuiġtear iad go grad;
Is aṁluiḋ mar na lusa maoṫ,
Searguiġion siad air fad.

3 Annsa dTi'arna cuir do dóiġ,
Ar déantar maiṫeas leat;
Nar sin áitreóbuiġ tú an-sa tír,
'S beaṫóiġfir ṫu go beaċt.

4 Gaḃ tlaċt a nDia, a's beirfeaḋ duit.
Lan-rún do ċroiḋe go bráṫ;
Do ṡliġe tabair suas do Dhia,
Dóiġ ann a's ġeo'ir do ġnáṫ.

5 Bheirse amaċ do ḟíréuntaċt,
Nar ṡolus glan a ttráṫ;
Is aṁluiḋ mar árd-ṁeaḋoin laé,
Do ḃreiṫeaṁnas gaċ lá.

6 Go soi'deaċ san re Dia na ndúl,
Feiṫ go toileaṁuil leis;
An ti'nna ṡliġe ro ṡona ta,
Na gabsa sormuiḋ ris.

7 Fa ċuis an ḟir a ċrioċnuiġios,
A droċ-ḃeart int'leaċtaċ.
8 Leig coiṁuiḋe ḋiot a's fearg, ċum uilc,
Na bíse lasantaċ.

9 'Oir droċ-ḋaoin a's luċt ḋeanta an uilc,
Gearrfuiġtear iad go fíor;
An dream a ḃfuil a súil a nDia,
Sealbóċuiġ siad an tír.

10 'Oir feiċ go fóil air ḟeaḋ-seal big,
An cioñtaċ ni biaiḋ añ;
'Sna ionad fós ma beir fa ndéar,
Ni biaiḋ se féin na ċlañ.

11 Aċ na daoine ceansa géoba,
Nar oiġreaċt an deaġ-ṫír;
Lan-ṡolas bearfar doib maraon,
Le saiḋbreas mór na sioċ.

12 An tanduine ġní olc don tsáoiḋ,
'Sa dioscán ḟiacla rir;
13 Ghníḋ Dia air fonóiḋ, óir do 's léir,
Gur dluiṫ do la a sgrios.

14 Na haingiḋe ṫarruing fad a lañ,
A's cuir a mboġa a ngléus;
A leagaḋ an bua'rṫaċ a's an boċt,
'Sag marbaḋ luċt deaġ-ḃéus.

15 An cloiḋeaṁ ṫeid tri na ċroiḋe féin,
Téid air an mboġa claóiḋ;
16 'S fearr beagán aig an duine cóir,
Na saiḋbreas mór na ndaói.

17 Riġṫeaċa luċt na haingiḋeaċt,
Brisfiġear iad go luaṫ;
Aċ daoine cóir a's firiñeaċ,
Ghníḋ Dia iad ċongṁail suás.

18 Air laeṫiḃ ḋaóine fíriṅeaċ,
Is feasaċ Dia gan ċeist;
A noiġreaċt a's a seilḃ maraon,
Doiḃ 's-marṫanaċ gan leisg.

19 Ni ċuirtear laraḋ ioṅa ngruaiḋ,
'Sa naimsir beis an tolc;
Oir ġeiḃiḋ uile sáiṫ go leór,
A laeṫiḃ gaiṅe a's gort'.

20 Sgriosfuiġear na ciontuiḋe, naiṁde Dé,
Beiḋ siad mar ḟaill na nuan;
Millfiġear iad a's raċuiġ air ais,
Mar deataċ naċ bfuil buan.

21 Airleagaḋ gaḃuiḋ daoine daoi,
'S ni ḋiolfuiġ arís air ais;
An fíréun ta se trócaireaċ,
Do ġniḋtear maiṫeas leis.

22 An ṁeud a fuair a ḃeaṅaċtsan,
Sior-ṡealḃóċuiġ an tír;
'S an dream a ġeiḃ a ṁalaċtsan,
Tom-sgriosfar iad do ṡior.

23 Ta Dia a stiuireaḋ céimeana,
An duine naoṁa cóir;
A's ta se gabail tlaċt a's toil,
Da ṡliġe san go mór.

24 Na ṫarla do, go ttuitfeḋ se,
Ni ṫeilgfiġear e sios;
Oir ta an Ti'arna le na laiṁ,
Da ċongṁail suas a ris.

25 Do ḃi me og, 'sa nois anaois,
'Sa riaṁ ni ḟeaca mé;
An fíréun air na ṫréiġion traṫ,
Na' ṡliocṫ ag iarruiġ bíḋ.

26 Sior-ṫrócairęċ a's airlęgaċ,
Beaṅuiḋe a ṡliocṫ atá;
27 Seaċuin an tolc a's dean an ṁaiṫ,
'S aiṫriġ an tír go braṫ.

28 Is mian le Dia cęrt-ḃreiṫęṁnus,
Ni ṫréigfiḋ ċoiḋċe a naoiṁ;
Gheiḃiḋ na fíréiniġ an tír,
Sguabṫar amaċ na daoi.

29 Na fíréun do ġęḃaiḋ an tír,
Chúm aiṫrioṁ aṅ gan ḃéim:
30 Labruiġ an traoiḋ an eagna ġlan,
'Sa ṫeanga ráḋ gan ċlaon;

31 Ta dliġeaḋ Dé 'na ċroiḋe a stiġ,
Ni ṡlęṁnóċuiġ a ċéim.
32 Ta'n droċ-duine feiṫęṁ air an traoiḋ,
Da ṫarruing sios ċum léun.

33 Ni ḟagfuiġ an Ti'arna é 'na laiṁ,
A dēnaṁ air aon ċleiṫ;
Ni damnóċuiġ seisean e,
Traṫ ċuirfear e fó ḃréiṫ.

34 Feiṫ ṫusa air Dhia 's na ṡliġe gluais,
A's ardóċṫar leis ṫú;
Is leatsa an tír; a's daoine daoiḋ,
Da milleaḋ ċiḋ do ṡuil;

35 An duine malluiḋe ċoñuic me,
A neart 'sa ninḃe mór;
Da sgaoileaḋ fein amaċ mar ċrañ,
A ḟás go dosaċ úr.

36 Aċ ċuaiḋ se seaċ a's féuċ ni raiḃ,
D'iarras, ni ḃfuaras é;
37 Aṁairc a's feuċ gur sioṫ is crioċ,
Don duine direaċ réiḋ.

38 Aċ sgriosfar luċt an easaontais,
A's teiḋ siad as maraon;
Di-ṁilltear a's gearrfuiġṫear sios,
Crioċ deiġeanaċ droċ ḋaoin.

39 Aċ furtaċt sior na ḃfíréun fós,
Ṫig sin o Dhia na ndúl;
Agas an am a neigiontuis,
Se is didean air a ccúl.

40 Tucfiġ fortaċt ċuca ó Dhia,
Le saoraḋ a ndeaġ-am;
Fuasglaḋ se iad ó ḋaoiniḃ olc,
'O ċuirid a muinġin an.

## XXXVIII Psalm.

A Tiġearna an̄ d'fearg ṁóir,
Na cron̄uiġ me go garg;
Na dean mo smaċtuġaḋ go ġéur,
An̄ uair a lasas d'fęrg.

2 Oir ataid do ṡaġide guineaċ ġéur,
'Nam saiṫte féin go tean̄;
A's oram ata do laṁ go trom,
Dom ċonġḃail fos gaċ am.

3 Oir slainte air biṫ ni'l a m'feoil,
Air son do ċorruiḋe ġéur;
A'm' ċnaṁuiḃ ni'l taṁ na sos,
Do ḃriġ mo ṗeacuiḋe féin.

4 Oir ċuaiḋ mo ṗeacuiḋe ós mo ċion̄,
Taiḋ orm na neire trom;
Mo ċręċta ata ro loḃṫa 's bréun,
Mo leiṁe is coiręċ leam.

5 Ta me go cráiḋte easlán crom,
A triall gaċ lá le brón;
6 Mo leasruiġ lan̄ do ġalar bréun,
Gan fallaineaċt a'm'ḟéoil.

7 Taim lag a's fann a mbuaireaḋ fós,
Tre ṁíoṡuaiṁnes mo ċroiḋe;
8 Ad laṫair a Dhé ta muile ṁian:
Níor folaiġeḋ ort mo ċaoiḋ.

9 Mo ċroiḋe do ḟíor ata luaimneaċ,
Mo neart ċuaiḋ uaim go glan;
A bfeicsin radharc géir mo ṡúl,
Sin agam fós níor ḟann.

10 Ta luċt mo ġaoil 'smo ċairde caoiṁ,
A seasaṁ a bfad óm' ḟéiḋm;
Mo ċóṁarsanaiḋe a's luċt mo ṗairt,
Ag teiċeaḋ uaim a ccéin.

11 Seilg orm ta luċt iarrṫa m'anm,
Luċt iarraiḋ m' oilc do ġnaṫ;
A labairt neiṫe aiṁleasaċ,
'Sa smuaineaḋ ceilg gaċ la.

12 Aċ mise fós mar boḋrán me,
Naċ ccluineann guṫ na sgéul;
Is cosṁail me le duine balḃ,
Gan ċumas fosglaiḋ béil.

13 Mar sin mur duine me naċ ccluinn,
Gan aċṁúsán a'm' béul;
14 Oir dearb me riot a Dhé mo Ṫhriaṫ,
D'freagair tú me fa ċéil.

15 Dubairt me ċum naċ maoiḋfeaḋ siad,
Tabuir freagraḋ orm go cas;
A's ċum na ndeanuiḋ gadeaċas,
Traṫ ṡleaṁnóċaḋ mo ċos.

16 'Oir is dluiṫ ċum claonuiġ me smo bhrón,
Am' ḟiaḋnuise ta do ġnáṫ;
17 Mo loċt innsim a's fós mo ċiont',
Mór-ḋoilġios orm-sa ta.

18 Aċ 'ṁeud ata na naṁuid daṁ,
Is ro beo iad 's as tréun;
A's luċt mo ṁiorúin eaccóraċ,
Taid lionṁar mar an cceadn'.

19 Siad sin is naiṁde daṁ go fíor,
Luċt diolta maiṫ le holc;
Airson go bfuil me leanṁuin air,
An niḋ ta maiṫ gan loċt.

20 Na tréig me Tiġearna mo Dhia,
Na bise uaim a ccéin;
21 A Dhia gléas ċum mo ċobuiġ',
Oir 's tu mo ṡláinte féin.

## XXXIX Psalm.

Dubras, beara me féin fa ndear,
Mo ṡliġe, a's ġníḋim fós;
Mo ṫeanga ċoiṁead mar re srian,
Air mbeiṫ don daoiḋ am' ċóir.

2 D'ḟan me go toċtaċ balḃ a'm' ṫaṁ,
Ó'n nið sin féin buð ṁaiṫ;
Ṁorguil mo buaiḋeaḋ a's mo ḃrón,
Ion̄am go mór a ṡtiġ.

3 Air mbeiṫ daṁ smuaineaḋ tric marso,
Do ġaḃ mo ċroiðse tear;
Do las an teine a's mar so,
Lem' ṫeanga laḃ'ras preas.

4 Taḃair fios a Dhe air mo ċríċ,
Toṁais mo laeṫe air fad;
Go bḟuiġin̄ eólus agus fios,
Ca ham do ḃeiṫ mo ṡlad.

5 Nar leaṫad boise ta mo ré,
Nar neiṁniḋ agad m'aois;
Gaċ neaċ da ḟeabar ta go fíor;
'Na ðioṁaoineas gan ṁeas.

6 Na ioṁaiġ ḟaoin gaċ duine fós,
A siubal ata go dearḃ;
Gan suaiṁneas fos, da mbuaiḋeaḋ féin,
A ndioṁaoineas gan tairḃ.

Carnaḋ neiṫe 's da ccur le ċéil',
Le mor-ṡaint an 'sgaċ ló;
Gan ḟios ci'n toiġre ċruin̄iġios,
No ċaiṫios e fa ðeóiġ.

7 Creaḋ leis a ḃfeiċim fein a Dhia,
No ḋóċas duit a ġnidim;
8 Saor me o m' uile loċt 's na déan,
Ball maguiḋ na ndaoin diom.

9 D'fan me a'm' toċt gan forsglaḋ béil,
Oir leatsa riñeaḋ é;
10 Tóg diom do buille Dhe, le béim
Do laiṁe claoiḋeaḋ mé.

11 Traṫ smaċtaiġis tu an duine claon,
Nur ċnuim ċeid as a snuaḋ;
Go deiṁin féin is diomaoines,
Gaċ duil air biṫ don tsluaġ.

12 Dhia eist rém' urnuiġ a's rem' ġlaoiḋ,
Rem' ḋeór, a'd' ṫost na bí;
Oir is coigreaċ agad a's fear-cuairt,
Nar m'aiṫre uile mí.

13 Dhia coigil agus caoiṁin mé,
Go bḟaġuim neart aiṫ-beó';
Sul raċfain as a dul don éag,
'S naċ mbeinse añ nis mo.

XL Psalm.

D'feiċ me le foiġid ṁaiṫ re Dia,
Chrom ċugam 's d'éis mo ġuṫ;
2 A's ṫug se ó luċt uaṁain mé,
A's lataċ criada tiuġ.

Air ċarruig ċōṁard ċuir mo ċos,
Mo ċéimne ṡocruiġ sé;
3 A's abran nuaḋ ċuir an̄ mo ḃéul,
Chum molaḋ bin̄ ár nDé.

Chifiḋ mórán a's fó eagla beiḋ,
A's earbuiġ iad a nDia;
4 Is bean̄uiḋe an duine sin go dearḃ,
Chuireas a ḋóiġ san Triaċ.

A's nar ġaḃ tlaċt na toil air biṫ,
Do luċd a nuaḃuir ṁóir;
No fós don dream a ṫéid a ttaoḃ,
Chum ceilg, le saoḃaḋ glóir.

5 Is lionṁar t'oibre iongantaċ,
A Ṫiġearna a's a Dhé;
Do smúaintiḋe ni airṁea'r iad lin̄,
A nordugaḋ duit go réiḋ.

Da gcuirfin̄ iad a ccéill go min,
No fós da nin̄sin̄ iad;
A ngeaṁ raċaḋ ṫair mo neart,
Aig lionṁaireaċt a méud.

6 Ofráil ni mian na iodbairt leat,
Do ḟosgail tu mo ċluas;
Luċt iodbarta coir 's iobairt loisg,
Nior iarr tu duit ċur suas.

7 Aṅ sin a duḃairt mise féuċ,
A nois ta me ag teaċt;
A cceaṅ an leaḃair ormsa fós,
Sud sgríoḃṫa ta go beaċt.

8 Se sùd mo ṫlaċt 's mo ṁian a Dhé,
Do ṫoil a ḋéanaṁ leam;
Do reaċt go dearḃ ata go buan,
A'm' ċroiḋe a stiġ 's am ċúm.

9 Air ṫ'fíréantaċt san dtional ṁór,
A Dhe riṅeas soisgéul;
Oir féuċ, a Dhé mar is aiṫne ḋuit,
Níor ċoisg me féin mo ḃéul.

10 A'm' ċroiḋé ṫ'fíréuntaċt nior ċeil,
Aċ d'fíriṅ ċuir me gcéill;
Do ṡláinte a's do ċaoiṁneas caoiṁ,
'O'n tsluaġ nior ċeil me féin.

11 Do ṫróċaire caoiṁ na coingiṁ-si uaim,
A Ṫiġearna go braṫ;
Do ċaoiṁneas gráḋac, ṫ'fíriṅ fós,
Dom ċoiṁead féin do ġnáṫ.

12 Oir is doairiṁe iad na huile,
Ta'g iaḋaḋ orm fá ccuairt;
Do ġlac mo ṗeacuiḋe me go teaṅ,
'S ni ḟéudaim aṁarc suas.

Oir 's lionṁge iad na folt mo ċinn,
A's ṫréig mo ċroiḋe-si me;
13 Dhia go ma toil leat furtaċt orm,
Grad-ċuidiġ leam a Dhé.

14 Bioḋ náire a's buġeaḋ ḋoiḃ maraon,
Do m'anaṁ iarras claoiḋ;
Ruaig orra air ais, las a ngruaiḋ,
Le'r b'áill mo ċur a nḋiṫ.

15 Gan áird gan áitreḃ go raiḃ siad,
Nar ċuarasdal da náir';
A dubairt leam go fanoideaċ,
A ha, a ha, le gáir.

16 Luaṫġáir a's aoiḃneas aig gaċ neaċ,
Dod iarruiġ fein a ta;
A's abraḋ siad dar ġraḋ do ṡláint,
Dia go ma mor a ġnaṫ.

17 Aċ mise giḋ taim anḃfan boċt,
Smuainfiġ orm an Triaṫ;
N'fear cabraċ tu 's mo ṡlanuiġṫeor,
Nuilliúġ' na dean a Dhia.

## XLI Psalm.

Is beannuiḋe an duine beir go glic,
Fa ndear an duine boċt;
Traṫ biḋean se a mbuġeaḋ ġéar,
Beir Dia e saor ó'n olc.

2 Ghníd Dia a dí'on sa ċuiṁdeaċ beó,
Is beañuide é san tír;
Do ṁian a naimid mirúnaċ,
Na tabair e go síor.

3 Air leabuid ṫiñis iarganuiġ,
Ḃeir Dia do neart a's treóir;
A leaba ġníd tu do air fad,
A nam a ṫeiñis ṁóir.

4 Duḃairt me, déun trócaire orm,
A Ṫíġearna a's a Dhé;
A's léiġis m'anam earlan boċt,
Oir d'aġuid a ṗeacuid mé.

5 Tan dream-soin uile is naṁuid daṁ,
Ag labairt orm le béim;
Ca huair a scriosfar n'ainmean as,
A's racas se don éug.

6 Na ṫigse m'aṁarc labruiġ se,
Caint diomaoineaċ gan ċéill;
Ta a ċroide ag cruinniuġ niṁ astiġ,
Sa muiċ a ġnidse sgéul.

7 Sior-ċogruid a ccluais le a ċeil'
Luċt m'ḟuaṫ ataid air fad;
Ag smuainiuġaḋ sa cumaḋ loċt,
A m'aġuid fein gan stad.

8 Droċ-ṫiñges (deir fad) ta go dlúṫ,
A leanṁuin go daingen ris;
Air mbeiṫ do 'nis, na luiġ go tiñ,
Ni éireoċuiġ se aris.

9 An fer ba ċaruid ḋilis ḋaṁ,
D'air ḋoiġios gaċ niḋ b'ail;
Agus d'iṫ m'arán air mo ḃord,
A'm' aġuiḋ ṫóg se 'ḟál.

10 Aċt tusa Dhia, deun tróċ⁊e orm,
A's tóg me ris go hárd;
Do ċum go dtaḃuirfin luaiġeaċt doiḃ,
A's cumañ ceart gan dáil.

11 Thrid so is fiosraċ me go beaċt,
Gur b'ionṁuin leatsa me;
Air son naċ ttug mo naṁuid buaiḋ,
'S naċ ndearnaḋ leó mo ċlaoiḋ.

12 Aċt mise an mo ionraċus,
'S tu ḟeasais me do gnáṫ;
A ḃfiaġnuise fós do ġnuis a Dhé,
Dom ḟocruġaḋ go bráṫ.

13 Jehoḃa Dia do ċloiñ Israél,
Beañuiġe go raiḃ se féin;
O aois go haois go suṫain sior,
Amen agus Amen.

## XLII Psalm.

Mar ṫogras eilit sroṫan uisg,
Le buiread ard go ġéur;
Mar sin ta m'anam tógbail suas,
Ag éiġ ċúġadsa a Dhé.

2 Ta tart air m'anam ċum mo Dhia,
Mar ġeall air Dhia ta beó;
Ca huair ṫiucfad me do laṫair,
An Tiġearna mo ġlóir.

3 Gaċ la a's oiḋċe is iad mo ḋéar,
Is cuibrion dam 's as biad;
An uair deirid riom do ġnaṫ,
Ca bfuil anois do Dhia?

4 Ta m'anam air na doirtad amaċ,
A cuimniuġad gaċ níd;
Oir ċuaid me leis an ccóimṫionól,
Dul léo go teampoll Dé.

Do ċuaiġ me léo le gairdeaċas,
'Smolaḋmuir fós le ċéil;
Leis an ccuideaċta sin do bí,
Ag coimead laete féil.

5 O m'anam creud far legad ṫu,
Le buaiḋread claonad fós;
A's creud fa bfuil tu ttaob a stiġ,
Fa ḋóruing a's fa sgíos.

Cuir dóċas daingion añ do Dia,
Oir fearda molfad é :
Air son ḟurtaċt agus a ṡláint,
'Thig ċú'in on éadan réiḋ.

6 Thuit m'anam ionam sios a Dhé,
Nar sin cuiṁniġim ort ;
O ṫalaṁ Iórdan, Hermon aird,
O Misar ard na ccnoc.

7 Le fuaim do ṡruṫan uisge féin,
Ta doiṁne air doiṁne 'gairm ;
Do stuaiḋe a's do ṫoña ard,
Dul ṫor'm ata le toirm.

8 Orḋóċuiḋ Dia dá ġrásaiḃ ḋaṁ,
A ċaoiṁneas añsa ló ;
San óiḋce ġniḋim guiḋ a's céol,
Re Dia a ċúm me beó.

9 No ċairuig creud far ṫréigis me,
Re Dia a ḋéirim féin ;
Creud fa bḟuilim ag triall fa brón,
Tre ḟóirneart m'eascar tréun.

10 Nar lañ am ċnaiṁuiḃ m'escairde,
Tabairt oilbeim ḋaṁ ta ;
Trat deir siad riom go sonóiḋeċ,
Ca bḟuil do Dhia gaċ lá ?

11 O m'anam creud fá leagaḋ ṫu,
Le brón ag claonaḋ sios?
A's creud a bfuil tu ttaob a stiġ,
Fuiḋ aiṫṁéal a's fuiḋ sgíṫ.

Cuir dóċus daingion añ do Dhia,
Oir molfaḋ e do ġnáṫ;
Oir is se is sláinte dom' ġnuis,
Is se mo Dhia go bráṫ.

## XLIII Psalm.

Déan cóṁṫrom riom a's taga féin,
No ċuis on ccineaḋ olc;
On éaccóraċ 'só ḟer na ceilg,
Dhé saor me ó na loċt.

2 Creaḋ as fá'r ṫeilg tu mise uait,
'S gur tu mo Dhia 's mo ṫreóir;
Creud as tre fóirneirt m'eascardeḋ.
Far ṡiublas féin faoi ḃrón?

3 Dhia, ṫ'ḟírinn a's do ṡolus glan,
Léig ċugam iad amaċ;
Dom ṫreóruġaḋ ċum do ṫuluiġ naoṁ;
'S mo ṫaḃairt ċum do ṫeaċ.

4 Añ sin raċaḋ ċum altóir Dé,
An Dia sin m'aoiḃnear mór;
Air Chlairsiġ binn molfaḋsa ṫu,
O Dhé 's tu Dia na glóir.

5 'O m'anam creud fa'r lęgaḋ ṫu,
Le ḋioġḃail meirniġ sios;
A's creud fa bfuil tu ttaoḃ 'stiġ diom,
Fuiḋ aiṫṁeal a's fuiḋ sgiṫ.

Cuir dóċas daingion an̄ do Dhia,
Oir molfad e do ġnáṫ;
O se is sláinte do mo ġnuis,
'Sgur e mo Dhia go bráṫ.

## XLIV Psalm.

Lé'r ccluasuiḃ ċualaiḋ sin̄ a Dhé.
Ar sin̄sear ċuir a ccéill;
Na gniomarṫa do rin̄eaḋ leat,
A naimsir fada ccéin.

2 Led' laiṁ mar ṫeilg tu 'maċ na slóiġ
A's iadsan ċur na náit;
Nar rin̄is air na cineaḋ claóiḋ,
Aċt doiḃsean ṫugaiġ sáiṫ.

3 Oir seilḃ na tíre ni ḃfuaradar,
Le na gcloiḋeaṁ ro ġlain̄;
Ni mo rine a ngárda féin,
A saoraḋ fos ó ġoin.

Aċ do laiṁ ḋeas ṫug doiḃ an buaiḋ,
Do ríġ ta neartṁar tréun;
A's solus glan do ġnuis ó ċian̄,
Go ttug tu doiḃsean aónt';

4 Oir is tusa féin Dhia na bḟert,
Mo Ṫiġerna a's mo Riġ;
Furtaċt do Jacob orduiġ uait,
A's fuasguilt ann gan díṫ.

5 'S an tríd do ngertsa leagfair sios,
Na huile is naṁuid duinn;
Tríd' h'ainmsi saltoram fuinn,
An drong a eirġios ċú'in.

6 Oir as mo ḃoġa ni ḋéanfaḋ ḋóiġ,
Ni furtaċt ḋaṁ mo laṁ;
7 Aċt 's tusa náiriġ luċt ar bḟuaṫ,
O'r naiṁdiḃ ḟaorais sinn.

8 Air feaḋ an laé is ann ar nDia,
A ġniḋ sinn uaill a's glóir;
As t'ainmse fós air feḋ gaċ ḋinn,
Arḋ-ṁolfuiḋ sinn go mór.

9 Aċt rinn tu 'nois ár tteilgion ḋiot,
A's náiriġ tusa sinn;
A's 'naċ lé'r sluaġtuiḃ 'slé'r mbuiḋin,
Ni bḟuil tu fein dul linn.

10 A dteiṫeaḋ ċuir tu sinn air ais,
'O'n naṁuiḋ ġéur 's an ccaṫ;
A's luċt ar miorúin 'taid ḋoiḃ féin,
Ag deanaṁ creiċ a's sgaṫ.

11 Nar ṁinealaiġ ṫug sin mar biaḋ.
'Measg ġeintib scaoileas sinn;
12 'Reic tu do ṗobal féin gan ní,
'S níor ṁeud'ios luaċ da ccinn.

13 Do rinnis scanuil ḋinn go truaġ,
D'ár ccóṁarsanuib go léir;
Ball-magaiḋ da bfuil fa ccuairt,
A's ball-fanuiḋ mar an cceadn'.

14 A measg na gcineaḋaċ air fad,
Sean-ḟocal rinnis ḋinn;
'S measg an ṗobuil an 'sgaċ áit,
N'ár aḋbar craṫaḋ cinn.

15 La m'aiṁgar a's mo ṁaslaḋ ġéur,
A'm' ḟiaġnuise féin do ġnáṫ;
Rinn náire 's lasaḋ fós mo ġruaiḋ,
N'folaċ go truaḋ gaċ la.

16 Se sin mo ċor' ttaob ġuṫ an ḟir,
A ċáineas me go holc;
'S a spregas me, ttaob a naṁáid,
'S an dioġaltuiġ 'sa loċt.

17 Sud uile ge do ṫáinic orinn,
Níor dearmuid sinne tu;
Níor rinnemar bréug no brised claon,
'Naġuiḋ do ċunnruiḋ dluiṫ.

18 Nior ṫaoḃ ar naigne uatsa a riaṁ,
Ni ċuaiġ ar ccroiḋe air ccúl;
'Od' ṡliġe fós, nior ċlaon ar ccos,
'S nír ċuaiḋ air sẹċran siú'l.

19 A's giḋ gur bruiġ tu sin̄ go mion,
A nionuid ḋragun fos;
A's giḋ gur ṡoluiġ tusa sin̄,
Le sgáile an báis arís.

20 Ma se gur léig sin̄ as ar ccuiṁ'n,
Ainm uasal ard ar nDé;
No go hioṁaiġ coiṁṫiġẹc breig,
Ar laṁ gur ṡín sin̄ réiḋ.

21 Naċ spionfuiġ Dia so fein amaċ,
Oir aige ta sáirḟios;
Air ḋioṁarẹċt a ċroiḋe a sṫiġ,
Gaċ cor a ta'n a's cleis.

22 Oir air do ṡonsa ṁarḃuiġṫẹr sin̄,
Air feḋ an lae go léir;
Mar ċaoire ta sin air ar mẹs,
Chum cosgarṫa go géur.

23 Mosgvil cred fa na gcodlan tu,
Dhia eiriġ as do ṡuan;
Go braṫ na teilgse sin̄e amaċ,
Na triall sa fada uain̄.

24 Creud as fár ḟoluiġ tu do ġnuis,
Creud as fár dearmuid tu;
Ar naṁġar a's ár néġean mór,
Ag iaṫad orṁ go dluṫ.

25 Oir ċrom ár nanam ṡos do'n ur,
Ar mbruinn re talaṁ ṫeann;
26 Ad ṫróċaire eiriġ cuidiġ linn,
A's furtuiġ orm san am.

## XLV Psalm.

Adḃar abrain naoiṁ agus ceoil,
Ta 'dúċtaḋ suas am ċroiḋe;
A's labruim air an obair sin,
Do Rinneas féin don riġ.

Nar ṗeann sgríoḃnóra deiṫneasuiġ,
A sgríoḃas ṡos go luaṫ;
A's aṁluiḋe sin mo ṫeanga ta,
Air t'onóir ard da luaḋ.

2 Is aille ṫu na sliocṫ na ndaoin',
Ta grása ort go fial;
Is air an adḃar sin Dia,
Do ḃeanuġaḋ do ṡíor.

3 Deasuiġ do ċloiḋeaṁ air do leis,
O ṫusa ġaisgiḋe ṁóir;
Led' ċuṁaċta 's led ḋaiṫeaṁlaċt,
Led' ṁaiseaṁlaċt 's led ġlóir.

4 'Bhriġ fíre, ceansaċt agus ċeirt,
Marcuiġ go buaideaċ árd;
A's niṫe uaṁar ṁuinfiġ duit,
Do deas-laiṁ an 'sgaċ áit.

5 Is géur do ṡoiġde sgriosfar leo,
Eascuid uile an ríġ;
Ṫríd sin tuitfiḋ an pobul fúd,
A's ġnidtear leat a cclaoiḋ.

6 Go suṫain a's go ṡíorruiḋe tá,
Do ċaṫaoir ríoġda féin;
A's colba fíréuntaċt, a seaḋ,
Colba do río'ċt a Dhé.

7 Do ġráḋuiġ tusa fíréuntaċt,
A's ṫug tu fuaṫ don olc,
Os cioñ do ċompánuiġ doirt Dia,
Do Ḋiasa, ol' ċluas ort.

8 Don alos, ṁin a's casia,
Ó t'éudaċ bolaḋ ċuir;
Leo sud go raibis luaṫġáireaċ,
Od ṗailis mar eibir.

9 Ar measg do ṁnáiḃ onóraċa,
Tá ingiona an ríġ;
A's an or 'Oṗir air do ḋeis,
Do Ríoġán seasuiġ si.

10 A ingion eist, a's feuc go dlúṫ,
Agus claon fós do ċluas;
Lig ṫ'aṫara 's do ḋaoine féin,
Na cúimniġ o so suas.

11 Santóċúḋ mar sin an riġ,
Do sgéiṁ ro ṫlaċt do féin;
'Oir 'se do Thi'arna a's do Thriaṫ,
T'úr urraim do a's géill.

12 Ṫig inġena Thíor ċugad fós,
Le tioḋlacaḋ go luaṫ;
A's iarran siadsen grás a's ioċt,
Ta nertuiġṫe sa tsluaġ.

13 Inġen an riġ go derb a stiġ,
Ta uile lán do ġlóir;
Ta culuiḋ éaduiġ uimpe fós,
Air oibriuġaḋ le hór.

14 An a brat d'obair ṡnaṫuiḋ gréis,
Beirtér ċum an riġ;
Na maiġdiona a companuiḋ,
Da lenṁuin dluiġ na diaiġ.

15 Le luaṫġair a's lé gaideaċas,
Le subaċas gan diṫ;
Le haoibnes ṫeid siad uile suas,
Go luaṫar árd an riġ.

16 A náit haiṫreċa biaiḋ do ṁic,
Nar ṗrionsuiḋe trēna mór;
Air na suiġeóċa le deis-laiṁ De,
'S an talaṁ mar is coir.

17 D'ainm glórṁar do gaċ lin̄ a ṫig,
Air cuiṁne cuirfiġ me;
A's beir mar sin an pobul duit,
Ard-ṁolaḋ feḋ gaċ ré.

## XLVI Psalm.

'S e Dia is tearmun̄ duin go beċt,
Ar sṗion̄aḋ e 'sair neart;
Traṫ ṫig buaireaḋ orm go trom,
No ċoḃair e go ceart.

2 Nar sin da ngluaiseḋ an uir trom,
Ni'l aḋḃar eagal duin̄;
Da tteilgfiġ fós na sléiḃte mór,
Go meaḋon fairge a's ton̄.

3 Na huisgeḋa le béiciḃ borb,
Da raċaḋ ṫair a ċéil;
Le na hatsan da mbeiṫ air criṫ,
Na bean̄a ard go léir.

4 Ta aṁuin an̄ le sruiṫuiḃ séiṁ,
Ghniḋ caṫair Dé ro ait;
Tuaṫċar nuiṁṫa an ti as ard,
A bfuil sior-coṁnuiḋe aig.

5 Ta Dia na meadoin inte astiġ,
Nar sin ni gcluaistear i;
O is furtaċt agus congnaṁ lei,
Se Dia go moċ a ġnid.

6 Do riñedar na ciñide fuaim,
Na tiomṫa ġluais go cas;
Air gcur do Dhia, a ġuṫ amaċ.
Do leaġ an talaṁ as.

7 Ta Dia na sluaġ liñ féin do ġnaṫ,
Dia Jacoib is tearmuñ duñ;
8 Tigide a's feuċuide oibre De,
Gaċ sgrios air talaṁ, riñ.

9 Go crioċuiḃ fós an doṁuin ṁóir,
An cogaḋ ġnidse ċosg;
An boġa ḃris an tsleaġ do ġearr,
An carbaid coguiḋ loisg.

10 Cosguiḋe a's tuigide gur me Dia,
Ardóċar me do ṡíor;
A measg na sluaġ bioḋ urruim daṁ,
Air feaḋ gaċ uile ṫír.

11 Ta Dia na sluaġ ag congnaṁ liñ,
'Sa ccóṁnuiḋe ós ár ccioñ;
Se Dia Jacoib is tearmuñ duñ,
D'ar ḃfurtaċt an 'sgaċ am.

## XLVII Psalm.

Buailiḋe ḃar mbasa uile ṡlóiġ,
La 'gaitreaḃ an̄ sgaċ ait;
Le guṫ 's le gáideaċas do Dhia,
Suas toguiḋe iolaċ árd.

2 'Oir Dia ro árd is uaṁun̄ é,
Ríġ mor ós cion̄ gaċ tír;
3 An pobul cuiriḋ se fo'r smaċt,
Fo'r ccois na slóiġ go léir.

4 Oiġreaċt Iacoib ṫog se ḋuin̄,
Oiġreaċt da ttug se grád;
5 Chuaiḋ Dia le caiṫréim árd suas,
Le stoc a's fuaimneċ blá.

6 Sein̄iḋe do Dhia, sin̄ molaḋ, sin̄,
Dar riġ sin̄ molaḋ bin̄;
7 Oir is riġ mór os cion̄ gaċ tír,
Sein̄ do go heólgaċ grin̄.

8 Tha Dia na ṡuiḋe na ċaṫaoir naoiṁ,
'Se is riġ air ċin̄ib an̄;
9 Uaċdráin̄ na sluaġ do ċruin̄iġ iad,
Pobal Dé Abrahaim.

Air son gur le Iehoḃah 'ṁáin,
Sgiaṫ ḋidin do gaċ tír;
'Se féin is airde is uirrumuiġ,
'S do dliġṫer molaḋ síor.

## XLVIII Psalm.

Is mor Jehoba, Dia na bfeart,
An ċaiṫir ard ar nDia;
A's air ṡliaḃ ard a naoṁaċt féin,
Ionṁolta ċoiḋ ar dTriaṫ.

2 Bin̄ Ṡion 's breġa a suiġiudaḋ,
Aoiḃnes gaċ ferun̄ í;
Is bluiṫ ḋi air an taoḃ o ṫuaiḋ,
La Caiṫir an ard-Riġ.

3 Aiṫniġṫer Dia 'na ṗalasaiḃ,
Nar ṫermun̄ an 'sgaċ airc;
4 'Oir feuċ, triaṫ bi na riġṫe crun̄,
Te ċeile ġaḃ'dar ṫort.

5 Chonairc siad súd a's b'iongnaḋ leó,
A's deifriġedar as;
6 Ghlac eagal iad an sin a's pian,
Nur ṁnaoi le saoṫar cas.

7 Caḃlaċ Tharsis le gaoiṫ a nsoir,
Nin-brisṫer let go luaṫ;
8 Nar ċualaḋ 's aṁluiḋe ċonairc sin̄,
A mbaile Riġ na sluaġ.

A mbaile ar nDia, se Dia go braṫ,
Ghniḋ daingen e le nert;
9 Ad' ṫempull air do ċaoiṁnear caoiṁ,
Dhia smuainiḋ sin̄ go cert.

10 Nar ṫ'ainm is aṁluiḋe sin do ċlúḋ,
Go crioċ na talṁuin tá;
Do ḋeas-laṁ lañ do ḟíréuntaċt,
'Dhia! añ sgaċ beirt do ġnáṫ.

11 Bhiñ Ṡion go mbuḋ haoiḃin í,
A's ingion Júdah ait;
Air son do breiṫaṁnuis a Dhé,
Ta cóṁṫromaċ a's ceirt.

12 Siuḃluiḋe timċioll Sion naoṁ,
Fa gcuairt go hana ċruñ;
Aireaṁ a baḃuin ard go dluiṫ,
'Sa caisil trein gaċ aon.

13 Tuguiḋe fa ndeir' a balluiḋe breġ,
'Sa palásaiḃ go beaċt;
Chum sin go ccuirfeaḋ siḃ a ccéill,
Don ḋrong ata le teaċt.

14 Oir se an Dia so féin ar nDia,
Go síoruiḋe a's go bráṫ.
Se fos a stiuras siñ go ceirt,
Go huair a's am ar mbáis.

## XLIX Psalm.

Eistiḋe a ṗobuil uile so,
Da ḃfuil san ccruiñe cé;
2 A's cluiñiḋe idir mór a's beag,
Na's boċt no saiḋḃir é.

3 Air ṫuicse smuaineóċuiḋ mo ċroiḋe,
Air ġliocas ṫig mo ḃéul;
4 Claonfaḋ mo ċluas ċum cosaṁlaċḋ,
Noċtfaḋ caint dorċ' air ṫéiḋ.

5 Creud fa'r b'eagal daṁ laéṫe oilc,
Go ccuirfiñ iad asuim;
Nor-aingiḋeaċt a's loċt mo ṡál,
Tráṫ d'iaṫ siad orm go cruñ?

6 An drong a ċuiris 'na saiḋbrios,
A ndóċus go ḟan-ṁór;
A's do ġní aiḋbéil asta féin,
A dtaob an-ṁéiḋ a stóir.

7 'Dhearbraiṫir ni ḟuaisceólaiḋ neaċ,
'O ġabaḋ na ó ṗéin;
Ag tabairt éiric as do Dhia,
Ni feidir leis 'na ḟéiḋm.

8 Fuasglaḋ an anma 's luaċṁór e
Fior-ċoisgion se go beaċt;
9 Go mairiġ se go siorruiḋe beo,
Chor naċ bfeicfeaḋ truaillíġeaċt.

10 Oir ċí sé fós na daoine glic,
'S an dream air diobail ceill,
'S na hamuiḋ fagbail toic do ċáċ,
A's faġuil báis iad féin.

11 Smuainġion ḟad go maiṗiġ a dteaċ,
'Sa ccóṁnuiḋe 'fead gaċ ré,
Ag taḃairt air a bfearañ ainm,
Do réir a nainme féin.

12 Giḋ an duine an urraiṁ ṁóir,
Ní ṁaireañ añ go buan;
Aċ aṁluiġe mar an tainṁiḋ truaġ
Chum báis a ṡiuḃlas uaiñ.

13 A sliġe súd is éigċrioñaċt í,
Laitnid an-ċaint re'n slioċt.
14 Nar ċaoirriḋe dul a nuaiġ ta fad,
Na mbiaḋ don bás gan ioċt.

Na fíréunuiḋe ġeiḃ ós a ccioñ
Sar-uaċtaránaċt go moċ,
Sa nionad cóṁnuiḋe añ sa nuaiġ
Seargaiḋ a scéiṁ sa ndruċ.

15 Bheir Dia do m'anam fuasglaḋ saor,
Ó ċuṁaċt báis a's uaiġ,
Oir gaḃaiḋ se me ċuige féin,
Dam ṫeasargain le buaiḋ.

16 A nuair a ġniṫear saiḋbir neaċ,
Na glacaḋ faitċios tú,
'S an tan a ċiñeas glóir a ṫeaċ,
Na cuireaḋ orra tnúṫ.

17 Óir a nuair ṡiublas se don éug,
Aonnid ni beirean leis:
San uair a ṫéid se síos don uaiġ,
A ġlóir ni leanan ris.

18 Sead anam gid do beannuiġe se,
An fad a bi se beó;
'S ṫusa, ma ġnid tu maiṫ duit féin.
'O ḋaoinib ġéib tu glóir.

19 Go dín a ṡinsir raċaid se,
Solus ni ḟaic go braċ.
20 An duin' a nonóir 's e gan ċéill,
Mar ainṁide ġeib se bás.

L Psalm.

Labair an Ti'arna Jehóbah tréun,
An talaṁ 'ġairim go léir;
O'n áird ṡoir go dti an áird ṡiar,
O éirġe 's go luiḋ gréin.

2 As Sion ard is aille dreaċ,
Do ḋealruiġ Dia na ḃfeart;
3 Oir tiġ ar nDia 's ní ḃiad na ṫost,
Aċ labruiġ se le neart.

Theid teine ṁillteac rí na ġnuis,
A lasad suas go garg;
'S na timċiol-san go doinineaċ,
Bid-se na ċaora dearg.

4 Air talaṁ a's air neaṁ na naoṁ,
Ard-ġairmiḋ se go tréun;
Go ttuguiḋ se ceart breiṫeamnas,
Air uile ḋaoine féin.

5 A m'ionnsuiḋ cruinniġiḋ mo naoiṁ,
A's tionóluiḋe an dream;
Do riñ go díllios a's go dluiṫ,
Le hiobart coñraḋ leam.

6 A ḟíreuntaċt, ġniḋ neaṁ na néul
A ċur a cceill a nam:
Oir is se Jehóbah féin go beaċt,
Aṁain is breiṫeaṁ añ.

7 Mo ṗobal Israél eistiḋe riom,
'S labróċuiġ me go ceart:
Ad aġuiḋ, ṫógaim fiadnuis ḟíor,
'S me Dia, do Dhia go beaċt.

8 Taob ofrailib ni ṫagraiḋ ṫu,
No fós fa iodbart loisg',
Oir m'fiadnuise ṫug tu iad do ġnáṫ.
A's fuaras iad gan ḟios.

9 Oir as do ṫiġ ni ġéubad uait
Nar iodbairt bulóg óg,
'S ni ġéubad gabar firioñ fós,
Nar ofrail as do ċró.

10 Gaċ beaṫaċ beó ata a ccoill,
Is leamsa sin go léir,
'S na huille spréid air ṁile cnoc
Ta 'g inġilt air an bféur.

11 Na héunlaiṫ 's aiṫne daṁ ar fad,
Ta 'geitelúġ fed beañ:
'S lem gaċ beaṫaċ allta fós
Fead ġarḃlocc agus gleañ.

12 Géur-ocras da mbeiṫ orm no gort',
Ni ċuirfiñ ḋuit a ccéill,
Oir 's lem an doṁan da niaṫan grian,
Is a bfuil añ go léir.

13 Fuil ġaḃair 'n e go nólfuin uait?
Feól ṫairḃ go niósain i?
14 Ioc iodbairt ḃuideaċuis do Dhia,
'S do ṁóide don árd riġ.

15 A la do ḃua'rṫa a's do ḃróin,
Goir orm añ sin go ceart:
Ort fuasglad a's beir tusa glóir
Do m'ainmse a ċuidiġ leat.

16 Aċ ris an cciontaċ laḃran Dia,
No reċta a ċur a ccéill
Añ cuḃe ḋuit, no ġaḃail fós
No coñrad añ do ḃéul?

17 Do m'aċṁusán ó ṫug tú fuaṫ,
A's spéis a riaṁ níor ċuir;
Aċ ṫeilg mo ḃriaṫra air do ċúl,
Da nduiltaḋ uait go tur.

18 Na ċíġean tu an gaduiḋe dán,
Aontuiġ tu leis a nolc:
A's le luċt an adaltranuis,
B'fear-cumuinn tu na loċt.

19 Do ṫeanga ṫug tu ċumaḋ ḃréug,
Chum uilc ṫug tu do ḃéul.
20 Dod ḃráṫair ḟuiḋ tu tabairt guiṫ.
A's do ṁac do ṁaṫar ḃéum.

21 Na niṫese do riñeaḋ leat,
A's d'fan me fós am ṫoċt;
A's ḟaoil tu mar ata tu féin,
Gur b'aṁluiḋe me'n sgaċ loċt.

Aċ cronóċaḋ do ṗeacuiḋe duit,
Ad láṫair ċuirfeaḋ iad;
Do ċuim go bfeicid do dá ṡuil,
Naċ folċear orm a meud.

22 O sibse a ḋream naċ ccuiṁniġion Dia,
Nois tuigiḋe so a nam;
D'eagla go reubfuinn sib go cas,
Gan neaċ da'r bfurtaċt ann.

23 An te beir iodbairt molaḋ uaiḋ.
'Se sin beir ḋaṁsa glóir;
Oir nor̄aim slainte Dé don ḟęr,
A ġluaisear mar is cóir.

## LI Psalm.

Dean trócair orm a Dhé na ngrás,
Ad ṫrócaire saorsa me;
Sgrios as do réir do ċaoinęs ġrá'ċ,
Cionta a's olc mo ṡliġe.

2 Go hiomlán ioñuil me om' loċt,
Glan me om ċoir ad ġráḋ;
3 Mo ṗęcuiḋe taim ag adṁail fós,
'S leir ḋaṁ mo loċt a ġnáṫ.

4 Ad aġuiḋ, ad aġuiḋ féin a ṁáin,
Do ṗeacuiḋ me go trom;
Is añ do raḋarc, féin a Ḋia,
Ta'n tolc a riñeaḋ leam.

Do ċum ar labairt ḋuit a maċ,
Go mbeiṫea fíriñeaċ;
'S go mbeiṫea glan, traṫ beirir breiṫ,
A's cęrt neiṁeugcóraċ.

5 A breacaḋ féuċ, do ḋealḃaḋ me,
Agus a cciontuiḃ fós;
Do ġaḃ mo ṁaṫair me na bróin,
Traṫ giñeaḋ me ó ṫús.

6 A ttaob a stiġ don ċroiḋe, féuċ,
An ḟírinn 's ionṁuin leat;
'S a nionad diaṁair d'ḟoillsiġis,
Dhaṁsa crionnaċt ceart.

7 Le hisoip déunsa mise glan,
A's biaiḋ me glan go beaċt;
Dean m'ionnlaḋ fós mar sin do ḃím,
Níos gile dut na'n sneaċt;

8 Luaṫġáire ḃearair orm a ċlos,
A's fonn an aoiḃneas ait;
Mar ġniḋ gáirdeaċas go mór,
Na cnáṁa brisead leat.

9 Óm ṗeacuiḋe a's óm' ċiontuiḃ féin,
Foluiġ do ġnuis a Dhé;
No ṡeaċran agus m'easgcóir fós,
Glan tusa uaim go réiḋ.

10 A Dhia, cruṫuiġ ionnam croiḋe glan,
Aṫnuaġaiġ spiorad ceart;
11 Na teilg od' láṫair me 'sna tóg,
Do spiorad naomṫa leat.

12 A's aisig dam úrġáirdeaċas,
Do ṡlainte cáirdeaṁuil féin;
As deansa fos mo ċongḃáil suas,
Leo spiorad ṡaor go tréun.

13 An sin, múinfiġ me do ṡliġe, a Dhé,
Don dream ta deanaṁ loċt;
Is filfiġṫear riot le aiṫriġċas,
Na cionṫuiḋe truaġa boċt.

14 O ċionṫuiḃ fola saorsa me,
O Dhia, a Dhé mo ṡlaint;
Sinnfiġ go hárd air d'fíréuntaċt,
Mo ṫeanga an 'sgaċ áit.

15 Mo bile a ta duinte suas,
Fosguil a Dhe go hárd;
An sin do ṁolaḋ le mo ḃeul,
Cuirfeaḋ a ccéill 'sgaċ áit.

16 Oir iodbairt ni iarrann tu,
Mo ḃéarfainn duit gaċ ré;
An offail loisge fós air bit,
Ni bfuil do ṫlaċt a Dhé.

17 An spioraḋ ḃriste tuirseaċ trom,
Sud iodbairt Dé na ndúl;
Re croiḋe briste bruite a Dhe,
Go bráċ ni ċuir tu cúl.

18 A'd deaġ-ġean, déanra maiṫ, a Dhe,
Air Sion do ċnoc féin;
Babuin Jerusalem go luaṫ,
Tóġ suas led' laiṁ go tréun.

19 Iodbuirt fíre is ionṁuin leat,
Offráil 's lán offráil loisg;
An sin beirṫear colpaċ duitse suas,
Air ṫ'altóir naoṁ gan ċosg.

## LII Psalm.

Creud fá ndeanair, a ġaisgiḋ ṫréin,
Uaill as an olc go mór?
Mairfiġ go bráċ air fead gaċ lá,
Deaġ-ṁaiṫeas ríġ na nglóir.

2 Do ṫeanga ṫionsguin aiṁleas claon,
Chum ceilg mur ealtuin ġéar;
3 Is aṁsa leat an tolc na'n ṁaiṫ,
A's bréuga na briaṫra fíor.

4 'Theanga ċealguiḋ is ionṁuin leat,
Gaċ focal milteaċ olc;
5 Ghniḋ Dia go síorruiḋe mar an ccéadn',
Lan-sgrios a ṫarruing ort.

Sgaṫfuiġear ṫu 'maċ as do ṫeaċ,
Grad-spionfar ṫu go tur;
A ttalaṁ is a ttir na mbeó,
Benfuiḋ do ḟreaṁ as bun.

6 Súd ċí an fíréun a's gabuiḋ sgáṫ,
A's gniḋ se gáire fós;
7 Féuċ so an fear nar dóiġ a nDia,
Nar daingion a's mar ṫreóir.

Aċ, a niomad a saiḋḃris ṁóir,
A ḋóċus ċuir go tréun;
'Naingiḋeċt a's 'na ṁaoin le ċéil',
Do neartuiġ se e féin.

8 Aċ mise mar ċrann oluib ta,
A náras Dé do ġnáṫ;
A cur mo ḋóċuis ann a ġrás,
Le fad mo ré 's mo lá.

9 Go síorruiḋe suṫuin moluim ṫu,
Do ḃriġ a ndearnaḋ leat;
Feiṫeaṁ ⁊ d'ainm oir ta se maiṫ,
Laṫair do naoiṁ go haiṫ.

## LIII Psalm.

Iona ċroiḋe deir an tamadán,
Ni ḃfuil ann Dia air biṫ:
'Taid truailliḋe graineaṁuil 'na loċt:
Ni ḃfuil ann neaċ ġniḋ maiṫ.

2 D'aṁairc an Tiġearna ó neaṁ,
Air ċloinn na ndaoine 'nuas;
Féaċuinn an raiḃ tuicse ag neaċ,
A d'iarrfaḋ Dia na ngrás.

3 Oir ċuaiḋ gaċ aon dioḃ air a nais,
Ro ṫruailliḋe iad go léir;
Ni ḃfuil aonneaċ a deanaḋ maiṫ,
Ni ḃfuil aoinneaċ fan sféir.

4 Ḃfuil ag na cioṅtuiḃ tuicse air biṫ?
Ta 'g iṫeaḋ suas go dian;
Mo ṗobalsa mar aráṅ blasd',
'S naċ ḃfuil a gairm air Dhia.

5 An sin do ġaḃadar eagla mór,
'S gan aḋḃar eagla aṅ:
Spréid Dia a ċnaṁasan o ċéil',
Do ċampuiġ ort go teaṅ.

Is mar an ccéadna ċuir tu iad,
Gur lasaḋ a ngruaiḋ le nair';
Do ḃríġ go ndearnuis oirṫa a Dhia,
Trom-ṁaslaḋ agas táir.

6 Se so mo ġuiḋe a's m'aṫċuinge,
Go ttuguiḋe Dia na ḃfeart;
Coḃair da ṗobal Israel,
A Sion féin le neart.

An tráṫ ḃeir Dia ar ais a ḃruid,
A ṗobal féin le ċéil';
Air Jacob bion aoiḃneas mór,
A's aiteas air Israél.

## LIV Psalm.

Tre d'ainm teaguisg mise, a Dhia,
Dean cóṁṫrom riom léd' neart;
2 'Éist m'urnuiḋe tabair fa ndear a Dhe,
Briaṫra mo ḃéil go ceart.

3 Oir d'eiriġ coigcríċe 'm'aġuiḋ suas,
Loċt fóirneirt ta go dian;
A dtóir air m'anam sin níor ċuir,
Siad Dia na ccómhair riaṁ.

4 Aċ féuċ, se Dia m'fear cabarta,
No ṡeasaṁ an 'sgaċ crua's;
Bíḋean Jehoba ris a ndreaṁ,
A ċongṁas m'anam suas.

5 Aiṁleas dom naiṁdiḃ diolfuiḋ Dia,
Ad ḟírin dean an sgaṫ;
6 Go toileaṁuil ḃearfad ioḋbairt duit,
Dhe, molfad ṫ'ainm do ġnáṫ.

7 Oir rín se saorsa 's fuasglaḋ daṁ,
O m'uile ḃrón go tréun:
Ionus go bfeacaḋ me mo ṁian,
Air m'eascairdiḃ go léir.

## LV Psalm.

Tabair éisteaċt dam guiḋe a Dhé,
'S mo ġearán na diultuiġ féin;
2 Tabair aire a's éist me ta croiḋ,
Le brón 's le fuaim ro ġéur.

3 Air son guṫ m'eascairde go léir,
A's fóirneart fós na ndaoiḋ:
Oir olc a ṫeilg siad orm, a bfeirg,
Dham ṫug siad fuaṫ gan díṫ.

4 Mo ċroiḋe am ċúm' ta cráiḋte goirt',
Ṫuit oramsa eagla báis;
5 Criṫ agus uaḋḃás ṫainic orm,
Ga'm ḟlugaḋ 's me a nguais.

6 Ansoin duḃairt, is truaġ nać raiḃ,
Sgiaṫ ċoluim agam anois;
An sin ṫeiċḟin ag eitealuiġ,
Agus ġeoḃain suaimneas.

7 Féuċ raċḟain fós air ḟeaċran ḟad,
Chum sgíṫ a ḃfásaċ ċruaiḋ;
8 A's deanḟuinn deiṫnios le dul as,
O ḋoinnean garḃ na ngaoiṫ.

9 Dhia sgoilt a's sgrios 'dteangṫa oir ċim,
'S an mbaile fóirneart ṁór:
10 Ṫaiḋ dul a mballuiḃ oiḋce a's la,
Ta aṁleas añ a's bróñ.

11 Eagcóir ro ṁór a's olc a ta,
Na meaḋoin sin gan ceist:
Sead feall ó na sráidiḃ a's cealg,
Ni dealuiġion sud gan feasd.

12 Ni he mo naṁ'd tug maslaḋ daṁ,
D'ḟulingḟin sin go réiḋ:
'S ni e fear m'ḟuaṫ a deiriġ riuṁ,
Oir raċḟuinn uaiḋ me féin.

13 Aċ ṫusa, fear is cuailluiḋe ḋaṁ,
Fear m'eóluis a's fear m'iuil;
14 Buḋ blasda ar ccóṁairl 'dol le cáċ,
Go hárus Dé na ndúl.

15 Sealb ġaḃaḋ orra an bás go grad,
Go hifrionn ṫeiḋ siad beó:
Oir aingiḋeaċt na ċóṁnuiḋe ta,
Na meaḋuin sud gaċ ló.

16 Aċ mise glaoiḋfiḋ-me air Dhia,
Saorfuiḋ Jehóbah me;
17 Glaoḋ árd a's urnuiġ ġniḋ me sis,
Noċ, feasgair 'sa meaḋuin lae.

18 A's cluinfiġ se go grad mo ġlaoiḋ,
N'anam se ḟaor a siṫ;
'On ccaṫ 's on ccóṁrac d'eiriġ rium,
Tráṫ ḟáruiġ móran mé.

19 Cluinfiḋ an Dia ta láidir beó,
'S beir doruing orra a's pian;
Sead fós a nDia air marṫuin ta,
'S a bí o ċian na ccian.

Is air an aḋbar fós naċ bfuil,
Claoċlaḋ air biṫ na stáiḋ:
Eagla an Tiġearna uime sin,
Do ṫeilg siad diob air fad.

20 A laṁ do ṡín an aġaiḋ súd,
A bí a sioṫċain ris :
A ċoñraḋ is a nasgaḋ ḋluiṫ,
Go feallṫaċ orra ḃris.

21 Buḋ ṡleimne briaṫra béil na ím,
Aċ cogaḋ cruaiḋe a mian :
Buḋ ḃlaiṫe a ccaint na olla ṫlaiṫ,
Giḋeaḋ buḋ ċloiḋ'ṁṫe dian.

22 Aċ teilg do ċúram trom air Dhia,
'Se ġníḋ do ċongṁail suas :
Ni léigfiḋ ċoiḋċe an fíréun cóir,
'O n' ṡioṫċain féin a nguais.

23 Aċ ṫusa féin a Rí na bḟeirt,
A d' ḟeirge ċeirt a Dhé ;
A sloċd da milleaḋ, teilgfiġ tu,
An ḃuiḋean úd gan béus :

Na daoine cealgaċ fuilteaċ claon,
Ni ṁairfiġ leaṫ a ré :
Aċ ionadsa a Dhé na slóiġ,
No ḋóċas cuirfiġ mé.

## LVI Psalm.

Ormsa dean ioċt a Dhe, na ngrás,
Oir ṡluigfiḋ naṁ'd me suas ;
A ta go dian dom ṡarúġaḋ,
Gaċ la le cogaḋ cruaiḋe.

2 Seaḋ b'áil le m'eascairdiḃ gan ioċt,
Mo ṡlugaḋ suas gaċ lá;
'S ro líonṁur iad, tá cogaḋ leam,
Gan aḋbar na cionṫaċ.

3 A laeṫiḃ m'eagal earbaim ort,
'O ṫusa Rí is árd:
4 Árd-ṁolfuiḋ me agus a nDia,
Chuirim mo ḋóiġ go bráċ.

Ní ġeóḃ' me faitċios uime sin,
Ar go bráċ ní heagal leam;
Na ḟédas feóil a ḋeanaṁ orm,
Dod olc, le imirt ṫeaṅ.

5 Mo briaṫra taid da bḟasgaḋ fós.
Gaċ lá mar is toil leó;
Chum doilġios agus doċair daṁ.
Ta smuainte san gaċ ló.

6 Ta siad le ċéile a cruiṅiuġaḋ,
A's iad da bḟolaċ féin;
A bḟeiṫeaṁ m'anma, air mbeiṫ ḋóiḃ,
A cóṁairiuġaḋ mo ċéim.

7 An raċuiḋ siad as mar sin saor,
Le urċóid móir gan taṁ?
A ḋ'ḟeirge leag an pobal síos,
A Ṫiġearna leḋ' láiṁ.

8 Mo ḟeċrán air an aireaṁ leat,
Ad buideall tairg mo ḋeor;
Naċ ḃfuilid an do leaḃar féin,
Air cuiṁne fós gaċ buair.

9 Mo naiṁde fillfiġer air a nais,
Trat ġairfead ort go teaṅ:
Is aiṫne daṁsa so go beċt,
Oir ta Jehoḃah lem.

10 A nDia a ḃriaṫra molfa me,
Molfad a nDia a reaċt;
11 A's ansa Tiġearna go tréun,
Mo ḋóċus tá go beaċt.

Is air an aḋḃar úd a Dhe,
Ni beiṫ ean eagla dam;
Na ḃfedas duine deanaṁ leam,
Naċ ḃfuil e féin aċ faṅ.

12 Do ṁóide taid orṁsa a Dhe,
Is iocuim duitsa clúḋ;
13 Oir m'anam boċt go saor ón mbás,
Go grás'ṁuil dfuasguil tú.

Naċ 'sdorfa tu mo ċosa fós,
O ṡleaṁnuġaḋ nis mó?
A ċum go ngluaisfiṅ laṫair Dé,
A solus daoineḋ beó.

## LVII Psalm.

Dean trócꝛe orm a Dhé na ngrás,
Dean trócaire orm gaċ ré;
Oir ionadsa ta m'anam truaġ,
Ag cur á dóiġ go léir.

A's raċuiġ me faoi sgáil do sgéiṫ,
No ṫearmonn a's mo neart;
Go tti a nuairsin an a dteid,
Toram na huilc air fad.

2 Eiġfiġ me ċum an Dé is árd,
Chum Dia ta láidir tréan;
A ċuirear leam gaċ cúis go criċ,
Nar ċi se ormsa féidm.

3 Cuirfiḋ se neart o neaṁ, dom ḋion,
O béim an ḟir ler b'áil,
No ṡlugaḋ: cuirfiḋ Dia ċugam,
Fhírinn 's a ġras gan dáil.

4 Tha m'anam boċt a ccóṁnuiḋe fós,
A meoḋuin leóṁan ġairg;
A measg an drong na luiġ ata,
Air lasaḋ suas le feirg:

Daoine ga bfuil a bfiacla fós,
Nar lann 's mar soiġde géur;
Nar ċloiḋṁe rinneaċ 's aṁluiḋe sin,
A dteangṫa san go léir.

5 Os cioñ na nẽiṁ', Dhia tóg ṫu féin,
Os cioñ gaċ tír do ġlóir;
6 Fa ċoiñe mo ċéim ġleus rad lion,
Chrom m'anam ros go lár.

Sloċt reoṁam ṫoċladar a's ṫuit,
Iad-féin san log do riñ;
7 Is gleusta mo ċroiḋe 's gléusda a Dhe,
Dhuit canfad molaḋ biñ.

8 Nosgail mo ġlóirse ṡaltair fós,
A ċlairsuiġ duis'g gan ċáird;
Air maidin muisgil féin go moċ,
A's seiñeam ceōl go hárd.

9 Dia mearg an ṗobul molfad tú,
Dhuit ċanfad 'mẽrg an csluaġ:
10 Oir t'fíriñ a's do ṫrócaire ṁór,
Go neaṁ na néul do ċuaiḋ.

11 Arduiġṫir ṫúsa 'Dhia na bfẽrt,
Os cioñ ard-neaṁ na spéur:
A's tógṫar suas do ġlóir go hárd,
Os cioñ gaċ tír go léir.

## LVIII Psalm.

An labair sibse a ċóiṁṫionól,
An ḟírin ceart gan ċlaon?
'Sa ndean sibse go cóiṁṫromaċ,
Breiṫ ċẽrt air ċlañ gaċ aon.

2 Is aṅ bur ccroiḋe ta sib ag dealb,
Arċóid mór gan táṁ:
'S air talaṁ ta ṡib tóṁas fós,
Foiréigin cruaiḋ bur láṁ.

3 Luċt ulc ó ṫig ṡad as a mbroiṅ,
Siublaiḋ air ṡliġe ṡiar;
O beirtear iad ⁊ seaċran ṫeid,
A labairt bréug do ṡior.

4 A niṁ, mar niṁ na naṫaraċ ta,
Nar naṫair ḋruid a gcluas:
5 Le guṫ na ndruaḋ ta eagnuiḋe glic,
Na heirt agus na gluais.

6 A ḃfiacla bris a Dhé na mbéul,
A Thiġearna láidir ṫréin;
Proṅ tusa ḃfiacla beag a's mór,
Na leóṁain óg le béim.

7 Leaġaidís ṡaon ag sileaḋ ṡos,
Nar uisge ruiṫ le glean:
'S a ṡaiġde bris traṫ ċuirear se,
A boġa air luṫ go teaṅ.

8 Nar ṡeilide, bios a leaġaḋ as,
Raċaḋ siad as go dian;
Nar ċóiṁċeios ro anabuiḋ mna,
Na feiciḋís an ġrian.

9 Sul ma moċuiġeaṁ buṙ noiġean,
O ċonaḋ ċrion an tęr;
Ghniḋ Dia 's iad beó aṁ a ḟeirg ġéir,
Le anfa dian a sgrios.

10 Bi aibnęs air an bḟiréun ċóir,
Trát ċi se an dioġaltas;
As a bḟuil na naingiḋęċ claon,
Niġfiġ se ḟós a ċos.

11 Deir duine an sin go bḟuil go fíor,
Dęġ-ḋuais aig daoiniḃ cóir:
'S go bḟuil ꝗ talam, deiṁin fíor,
Na breiṫeaṁ Dia na nglóir.

## LIX Psalm.

Coisin a's saor me, o mo Dhia,
Om' naiṁdiḃ éirgios ċú'm:
2 'O luċt an uilc, ata fuilteaċ,
Di'on mise a's cuiḋiġ lęm.

3 Féaċ 'naġaiḋ m'anma luiġęċán,
Is cruiṅiḋ daoine tréan;
Ni 'briġ a Dhia air son mo loċt,
No coir a riṅ me féin.

4 As ruiṫean siad gan ċion am' ṫaoḃ,
'S go hollaṁ dul air ġleus:
Chum tęċt am' ḟurtaċt muirsgil tráċ,
A'ṡ tabuir fa ndęr a mbéas.

5 O Dhia na sluaġ a Dhe Israél,
Nosguil go bḟeictear leat:
Na geiñte 's na dẽn ioċt ⁊ nẽċ,
Go hainġide briṡ do reaċt.

6 Air teaċt do'n ḟẽrcair fillean siad,
Laṫfan blaoḋ go hard;
Nar ċoin fa'n mbaile cuartuġaḋ,
Is amluiḋe taid gan aird.

7 Féuċ bruiċdẽd amaċ, le na mbéul.
Ar a mbillib cloiḋṁe géar;
Cia ċluinnẽs sin no beir fa ndẽr?
Se rúd is caint ḋóib féin.

8 Aċ ṫusa, Dia Jehóbah ṁóir,
Ghniḋ gáire fanoid riu;
A's mar ball maguiḋ dẽrḃṫa fós,
A'd' radarc na geinte bí.

9 Airson gur mór 's gur maiṫ do nẽrt,
Sior-ḟeiṫim ort do ġnáṫ;
Do briġ go bḟuil daṁ Dia na ndúl,
Na didẽn dluiṫ go bráṫ.

10 Bioḋ Dia, o ttig mo ṫrócaire ċaóiṁ,
'Dul róṁam air gaċ céim:
Se Dia beir daṁ air m'ẽscairdib,
Mo ṁian go bḟeicfid féin.

11 D'eagla mo ṗobal beiṫ dearmadaċ,
Na mairḃ an buiḋean úd:
O Dhia, ⁊ sgiaṫ léd ċuṁaċt sgaoil,
'S leag iad go hiosal ṡúd.

12 Fa loċt a tteangṫa a's caint a mbéil,
Na nuaillsean glactar iad:
Fa ḃriġ na mallaċt a's na mbréug,
Do labair ṡad le héud.

13 Sgrios iad ad ḟeirg 'sgrios iad go tur,
A's téiġ siad as go dian;
A's tuigeaḋ an sin gaċ uile ṫír,
Ríġ Iacoib gur b'e Dia.

14 Air teaċt ṫráṫnóna fillidís,
A's taifnedís go hard;
Nar ċoin ṡan mbaile a cuartuġaḋ,
Is aṁluiḋe beid gan aird.

15 Ag iarruiḋ biḋ go seaċránaċ,
Go luaimneaċ a's fa ḃrón;
Ag déanaṁ iṫiomráḋ san oiḋċ,
Nur mbi a saiṫ na mbroiñ.

16 Aċ molfa mise féin do neart,
Go moċ ag seiñ do ġrás;
Air son gur tu mo ṫearmoñ tréan,
'S mo daingean féin 's gaċ cás.

17 'S tu mo neart, duit ċanuim fon̄,
Se Dia mo ḋidion tréan ;
Se Dia féin, rin̄e tróċaire orm,
A's ċuidiġ leam a ṁféidm.

## LX Psalm.

A Dhé do ṫeilg tu sin̄e uait,
Do scab tu sin̄ air fad ;
Oir bi tu lin̄ a bfeirg an̄-ṁór,
Iompuiġ féin lin̄ go grad.

2 Chuir tusa an talaṁ trom air criṫ,
A's fós do ḃris tu é ;
Deisiġ a bearnaḋ, óir go fíor,
Air criṫ an-ṁór ta sé.

3 Do ṫaisbein tusa neiṫe cruaiḋe,
Don tsluaġ is leat le cóir ;
Fion-mearuiġṫe ċuir uaṁan cruin̄,
Thug tusa duin ré nól.

4 Aċ ṫuguis bratać árd a Dhe !
Don dream d'ar eagal tú ;
Do ċum go noċtaḋ súd amaċ,
Bhriġ ḟirin̄ duit le clúḋ.

5 O ḋaorsa ċum go saorfaiḋe leat,
Do ṗobal ionṁuin féin ;
Eist leam a's slanuiġ me go grad,
Léd deis-laim láidir ṫréin.

6 'Na naoṁṫaċt labair Dia na bfeart,
Ḃiḋ aoibneas oram naċ gann;
Air Seicim ġniḋim roinn go ceart,
Gleann Shucoit tóiṁistir leam.

7 'Sleam Gilead tre ḋliġe ċeart,
Manasseh 's leam gan aċd;
Si.treab Eṗráim neart mo ċinn,
Bheir Judah amaċ mo reaċt.

8 Agus soiṫeaċ ioṁluiḋ Moab ḋáṁ,
Teilgfiod tar Edum ṫruaiġ,
Mo ḃróg, agus déan caiṫréim binn,
A Ṗalestín le buaiḋ.

9 Cia beir don ċaṫair dainġean me,
'S go hEdum beir go ceart?
10 Naċ tusa, Dhia le'r ṫréigeaḋ sinn
'S naċ ndeaċuiḋ maċ le'r bfeaċt.

11 O buaireaḋ tabair cónġnaḋ ḋuinn,
Oir is ḋioṁaoin furtaċt ḋaoin:
12 Tre Dhia ġniḋ sinne ard-ġaisge,
Se ḟaltras naṁuid fuinn.

## LXI Psalm.

Re glaoiḋ mo ċóṁairc éist a Dhe,
A's m'uirniḋe cluin ṫar ceal;
2 O ḟuinn na talṁan glaoiḋim ort,
'S mo ċroiḋe trom fa smal.

Dhia, treóruiġ ċum na carruiġe mé,
Ar áirde na me féin;
3 Buḋ tearmon tu a's fasgaḋ daṁ,
O m'easgairiḃ go léir.

4 Ad ṗaillium ġniḋim cóṁnuiḋe fós,
Gaċ aimsir as gaċ tráṫ;
No ḋóiġ fo ċuim scáile do sgeiṫ,
Cuirfiġ me féin go bráṫ.

5 Oir ċuala tu mo ṁóide naoṁ,
'S an ġeallaḋ a ṫug me:
Oiġreaċt na druinge ṫugais daṁ,
Dar eagal t'ainm a Dhe.

6 Buan-ṡaoġal agus aimsir ċian,
Bheir tu, a Dhia, don ríġ;
Nar iomaḋ ginealaċ a's liñ,
A bliadna is tu ġníḋ.

7 Cóṁnuiḋe buan a laṫair De,
Deanfa se féin go bráṫ:
Trócaire 's fírinne ullṁuiġ do,
Choiṁeadfas e gaċ tráṫ.

8 Nar sin go síoruiḋe ċanfad clú,
Dod' ainm ro uasal áird;
'S mo ṁóide naoṁṫa díolfim duit,
O ló go ló go bráṫ.

## LXII Psalm.

Le foiġid mór ta m'anam boċt,
 'Feiṫeaṁ air Dhia a ṁáin :
'S an uaiḋ ta furtaċt agus fóir,
 Teaċt ormsa ó gaċ láiṁ.

2 Se 'ṁain is carruig ḋiodan daṁ,
 A's mo ṡlánúġ' e ro deas :
No ṫearmonn dilios e maraon,
 Go mór ní gluaisteas mis'.

3 Ca fad ṫionsgnas sibse anois ?
 Aiṁleas fós agus loċt ;
Nar balla ⁊ crioṫ a's ḟal ⁊ gclaon,
 Ta leagaḋ oruib a teaċt.

4 'On' ónóir árd dom ṫeilgion síos,
 Ta ccóṁairle sion a gruiṫ ;
Se 's mian leo breug, bíḋ'n beannaṡ na mbéul,
 Aċt mallaċt a ttaoḃ a stiġ.

5 O m'anam feiṫ le foiġid mór,
 Re Dia aṁáin do ġnáṫ ;
Oir ansan ta mo ṁuiniġin féin,
 'S mo ḋóċus féin go bráṫ.

6 Se aṁáin is carruig ḋilios daṁ,
 Se ṁain mo ṡlainte deas :
No ḋiodan ḋaingion e maraon,
 Ni coṁóċtar mise as.

7 Mo sláinte ta 's mo ġlóir a nDia,
Ann dóiġim féin a ġnáṫ;
Carraig mo neirt 's mo ṫearmonn ṫréun,
Se Dia go buan 's go braṫ.

8 A ṗobul cuiriġ siḃ a nDia,
Bhur ndóċas an sgaċ am;
Na láṫair doirtiḋe 'maċ bur ccroiḋe,
Se Dia is diodan ann.

9 Is niḋ dioṁaoin clann na ndaoin' fós,
Tha daoine mór na mbréig:
Air meaḋ le to's is eadtruim iad,
Na diaṁaoineas go léir.

10 Na heirb a bfóirneart 's na dean uaill,
A sladaḋ na ndroċbeart;
Na cuir go Deó, do ċroiḋe a stór,
Trat ċinnear saiḋbreas leat.

11 Do labair Dia aonuair a maċ,
Sud ċualas uair no dó;
Gur leis an Dia ta cuṁaċtaċ,
Tréine a's neart gaċ ló.

12 Trócaire a Thi'arna is dual duit,
A's grása mór maraon:
Oir beir tu réir a ġnioṁarṫa,
A luaiġeaċt do gaċ aon.

## LXIII Psalm.

Ó Dhia, is tu mo Dhia, go moċ,
Sirfiġ me ṫu gaċ lá;
Ro ṫartmar ata m'anam boċt,
A ngeall ort féin do ġnaṫ.

La mian a's ciocras mór air m'feoil,
A ngeall ort féin gaċ am;
An tír ro-ṫirim tartṁar ṫeiṫ,
Gan uisg' ⁊ bíṫ beiṫ an̄.

2 Do ċuṁaċt ċum go ḃfeicfin̄ féin,
'S do ġlóir ata ro ċaoiṁ;
'Reir mar ċon⁊car roiṁ'seo ṫú,
Le clúḋ ad árus naoṁ.

3 Airson gur fearr na beaṫa fós,
Do ċaoiṁnear gráḋaċ féin;
Ard-ṁolaḋ duit le iomad clúḋ,
Mo ḃéul do ḃeir maraon.

4 Mar sin ⁊ feaḋ a ḃios me beó,
Bean̄óċad ṫu do ġnaṫ;
Is a'd' naoṁ-ainmse tógfad suas,
Mo láṁa leat gaċ tráṫ.

5 Saiseóċar m'anam mar le smior,
'S le saill ro raṁar meiṫ;
Is beir mo ḃéul 's mo ṗuisin̄ duit,
Ard-ṁolaḋ bin̄ a Dhe.

6 Tráṫ ġniḋ me air mo lębuiḋ fós,
Do cuiṁniuġaḋ le tlaċt;
'S a nám na faire smuaineaḋ órt,
Air dul don oiḋċe ṫart.

7 Do briġ go rabais 'a'd ċa'ir 'gam,
A Thiġęrna a's a Dhé;
Biḋ aoibnęs agus aiteas orm,
Faoi ċum sgáile do sgéiṫ.

8 Ta m'anam a lęnṁuin diot go dluṫ,
Do ḋeas-láṁ am coiṁeaḋ;
9 Luċt iarrṫa m'anama boċt le sgrios,
Ḃfad sios san uaiġ a ṫéiḋ.

10 Le faobar cloiḋṁe agus airm,
Sios tuitfiḋ siad go lár;
Nar ċuibrionn dona Sionċuib ruaiḋ,
Do ġniḋtęr iad le tair.

11 Aċ aoibneas ġniḋ an riġ a nDia,
Nuair luaṫġairis gan béud;
Gniḋ siadsan uaill aċ druiḋtęr béul,
Gaċ neaċ a labras bréug.

## LXIV Psalm.

Tráṫ ġniḋ me urnuiġe riot, a Dhé,
T'uir eisdeaċt dam go luaṫ:
O eagla naṁuid coiṁęd mé,
Go raobfaiḋ m'anam truaḋ.

2 Ó ċóṁġle dioṁair ḋaoine daoi,
Ó ioñsuiḋ ġarḃ maraon;
Tuċt deanta uilc a's aingiḋeaċd,
Cuir folaċ orm go caoin.

3 Le na tteangṫuiḃ féin gearran siad,
Nur ṁaol-dorn riñeaċ géar;
La mboġa ar lúḃ 's a saiġde dear,
Sud briaṫra searḃ a mbéil.

4 Do ċaiṫeaṁ iad go foluiḋeaċ,
An fíreuñaċ a tá;
Go hoban ta da ċaiteaṁ fós,
Gan eagla a's gan sgáṫ.

5 A' gaḃáil meisniġ 'tád ċum uilc,
Go minic da ráḋ le ċéil';
Ag cur a lioñta a nuaignear,
Deir cia, ċíḋfiḋ sin go leir?

6 Gaċ olc do ransuiḋ siad amaċ,
Sead riñ siad sgrúdaḋ géur;
A mian a stiġ, is doṁan é,
Sa ccroiḋe mar an ccéadn'.

7 Aċ soiġiod caiṫean orṫa Dia,
Bhios riñeaċ goineaċ géar;
Grad-ḃuailtear agus loitear iad,
Da ngortuġaḋ go léir.

8 Nar sin ḃeir siaḋsan oirṫa féin,
Loraḋ a tteang' go grad;
Gaċ uile nēċ d'ar lear a ndóiġ,
Leiṫiḋ uaḋa air fad.

9 Nor-eagla biaiḋ air gaċ neaċ,
A's foillseóċuiḋ obair Dé;
Oir bearṫar leó go glic fa ndēr,
An gnioṁ úd a riñe se.

10 Ghniḋ an fíréun luaṫġair an Dia,
Ag cur a ḋóċais añ:
'S gaċ neaċ da ḃfuil croiḋe cērt,
Ghniḋ gáirdeaċas nác gan.

## LXV Psalm.

A Sion árd is dual ḋuit féin,
Molaḋ a Dhe gan ḋiṫ:
Is dutse ḋioltar fos an ṁóiḋ,
Go cērt mar ġeallṫar í.

2 O's ṫusa eisteas urnuiḋe ġlan,
'S ċugad ṫiocfas gaċ aon;
3 Mo ṗēċran ta a nuaċtar orm,
Glanfuirse ar gcuir uaiñ.

4 Is beñuiḋe an duine sin go deó,
A ṫoġfar leat a Dhe;
A's ḃeirir fos a ḃfogus ḋuit,
Coṁnuiḋe a'd' ċuirt ġniḋ-se.

Sáiseóċar siñ le nióċe maiṫ,
  Do ṫeaċ 's do ṫeampoll naoṁ';
5 Le neiṫib uaṫbáraċa beir duñ,
  A'd' ċeartar fregra caoṁ.

A Dhia ar slainte 's tu go dearb,
  Is dóiġ do gaċ iomal tír;
'S a bfuil san mbóċna fada uain,
  A ndóċas 's tu do ṡíor.

6 Se ṡocruiġeas gaċ sliab le neart,
  Go crioslaiġte led' ṡeart;
7 Se ċoisgeas fuaim na mara 's toñ,
  'S buaireaḋ na slóiġ naċ ceart.

8 Na daoine ta na ccóṁnuiḋe ṫall,
  'S na tíriḃ fad amaċ;
Na uaṁan orra ta go mór,
  Do ċóṁarṫa miorbuileaċ.

Is tusa béir ag dol amaċ,
  Na maidne gaċ aon lá;
'S air an ḟearsgair mar an ccéadn',
  Bheiṫ luaṫġaireaċ do ġnáṫ.

9 An talaṁ d'ḟiosruiġios go caoiṁ,
  Agus fliuċa tu go réiḋ;
Cuirfir saiḋbrios air le Saṁuin Dé,
  Ta lan do uisge ġléiḋ.

Dóib arbar ta tu'gullmúġaḋ,
Le d'fręsdal ċaoṁa féin;
10 Ag uisgeaġaḋ le fęrtuiñ mór,
A niomairiḋe go mín.

A neitre leagfuiġ tu-sa síos,
Le grásuib ġníḋ tu tais;
A mbar agus a maoṫain fós,
Beañuiġe tu léd' ḟębus.

11 An bliaġain d'iaṫuiḋ tu fa ccuart,
Led ġrásuib féin a Dhé;
Ta saill a sileaḋ añ sgaċ áit,
Od ċoiscéimnib go réiḋ.

12 Air ċluainib glas an ḟasuiġ loim,
'Nuas siliḋ siad go mín;
Na cnoca beaga deas a's tuaiġ,
Aoibnęs a's gean do ġníḋ.

13 Na hinbir ata eaduiġṫe,
Le tréuduib an 's gaċ áit;
Na gliñ le harbar foluġṫe,
Canuid 's béicid le háiṫ'.

## LXVI Psalm.

Fuaim luaṫġáiręċ do Dhia na ndúl,
Lugaiḃ gaċ uile ṫír;
2 Dá ainm ro-ġlórmar seiñiḋe glóir,
Sgaoiliḋe a ċlúḋ do síor.

3 Abruiḋe re Dia cia huaṁaraċ,
Na hoibre ġniḋṫear leat?
Oir ġéilfiḋ ḋuit na naiṁde borb,
Da ḃriġ gur mór do neart.

4 Claoinfiḋe gaċ niḋ ⁊ talaṁ ḋuit,
Ag iompaḋ ort go biñ;
Dod' ainm ro uasal iongantaċ,
Gniḋ molaḋ mór a ḟeiñ.

5 Tigiḋe is féuċuiḋe oibre Dé,
Is breaṫnuiḋe iad go griñ;
Is uaṫḃaraċ air ċlañ na ndaoin',
Na gnioṁarṫa do riñ.

6 Do ṫiormuiġ se a nfairge ṁór,
Tré'n aṁuin ġaḃ da ccois;
Añ sin buḋ luaṫġáireaċ bi siñ,
A nDia ar ndion 's ar ttréis.

7 Le tréun-neart riaġluiḋ se go brát.
Na slóiġ da ḟuile 's léar;
'S ni airdeóċuiḋ na heasaontuiḋ,
Go hamaideaċ iad féin.

8 O ḋaoine, beañuiḋeḋ ár nDia,
Ard-ṁoluiḋe é gan ċlos;
9 Se ċunġṁus ar nanam beó 's beir,
Naċ ccoṁuiḋṫear ar ccos.

10 Do ḋearb tu sinn a Dhé ċeartai's,
Nar airgiod leaġair sinn;
11 Ar learsad ċeanglais, go ro ḟeann,
A's ṫug tu sinn san lion.

12 Ṫug tu daoine marcuiġeaċt orunn,
Ṫriḋ ṫeinne a's uisg' do ċuaiḋ;
Arís go hionad saiḋbir réiḋ,
'S tu féin ṫug sinn le buaiḋ.

13 Raċad dod' ṫiġ le ofráil loisg',
Cóimlionfad duit mo ṁóid;
14 Do ġeallad leam le fosglad béil,
Traṫ biḋis a n'eigin ṁóir.

15 Iodbuiṫa, loisge do ṁeiṫealluiġ,
Le tuis a's saill na reiṫ;
Ofrail na mbó, 's na ngabar fós,
Súd beirim duit fa leiṫ.

16 O sibse, da bḟuil eagla Dé,
Tigiḋe a's eistiḋe liom;
Innéosad na neiṫe rinn Dia,
Do m'anam boċt san am.

17 Do ġlaoiḋ me ris go hárd rem' béul,
Lem' ṫeanga molas e;
18 Am ċroiḋe ma beirim sfeis don olc,
Ni eistfiḋ an Tiġearna me.

19 Go deiṁin d'eist Dia; 's tug fa ndeir:
Guṫ ṁ'urnuiġe riġ na ndúl.
20 Molaḋ do Dhia, nar diult a ġrás,
'S mo ġuiḋe nár ċuir a ccúl.

## LXVII Psalm.

Dean trócaire oruiñ a Dhia go bráṫ,
A's beannuiġ sin maraon;
'S tóg oruiñ go grásaṁuil réiḋ,
Dealraḋ d'aġuiḋ go caoin.

2 Chum fios do ṡliġe beiṫ go fíor,
'S gaċ uile tír a biṫ;
Ar iompaḋ a do ṡlainte ċaoiṁ,
'Measg ċiñeaċa fa leiṫ.

3 Molaḋ gaċ pobal ṫusa a Dhé,
Molaḋ gaċ pobal ṫu;
4 Bioḋ gairdeaċus a ċineaċuib,
Go ceólṁar biñ léḋ' ċlúḋ.

Oir ceart-ḃreiṫ beir tu a an tsluaġ,
Treoroċuiḋ tusa iad;
5 Molaḋ gaċ pobal ṫusa a Dhé,
Molaiḋis ṫu gan stad.

6 'A sin beir gaċ talaṁ a's gaċ foñ,
Deaġ-ṫoraḋ trom go fáilt;
A's cuirfiḋ Dia ar tTiġearna oruiñ,
A beannaċt an 'sgaċ áit.

7 Ghniḋ Dia ar mbeñugaḋ go mór,
'S biḋ eaglasan go fíor;
Ar gaċ uile neaċ a ċóṁnuiḋes,
A tteóranuib na ttíor.

## LXVIII Psalm.

Nois eirġioḋ Dia, a's sgaoilter leis,
A naiṁde móra tréun;
Gaċ neċ ṫug fuaṫ do féin 's da reċt,
Grad-ṫeiṫeḋ uaiḋ a ccéin.

2 Nar ḋetaċ seċad fuaduiġior iad,
Nar leġar teine céir;
Nar sin sgriosdar droċ-ḋaoine as,
O ḟiaḋnuise Dé go léir.

3 Aċt suilber go raib na fíréin cert,
Ar ait a laṫuir Dé;
Ro ḟúgaċ aiġearaċ maraon,
Go raib fiad féin gaċ ré.

4 Seiñiḋe do Dhia, 's da ainm naoṁṫ',
Togaiḋ Sailm ċéolṁar do;
Do ṁarcuiġ air na speuruib glan,
'Réir Iah a ainm gaċ lo.

5 Do ḋilleċtuib is aṫair Dia,
'S do baintreaċuib gan neart;
Ta se a ttiġ a naoṁṫaċt féin,
Na breiṫeṁ ḋireċ cert.

6 A's cuirfiḋ Dia a ttegḣlaċuiḃ,
  An dreim ta uaigneċ truaġ:
Is saoirfuiḋ se go tróċaireċ,
  Da bfuil a ccuiḃreċ ċruaiḋ.

Aċ an drong 'bios go héccóraċ,
  Re ceannairc a's re loċt;
Do ġniḋ siad cóṁnuiḋe bunaiteċ,
  A bfearann ṫirim boċt.

7 Air ċenn do ṡluaiġ traṫ d'imṫiġ tu,
  A Dhe, san bfasaċ ċruaiḋ;
8 Chriotnuiġ an talaṁ a's ṡil an spéir,
  A laṫair Dé na sluaġ.

Sliaḃ Ṡinai fein ta dainġion ard,
  Do ċriotnuiġ se go mór;
A laṫair De, Dia Israéil,
  Ta urrainnaċ a nglóir.

9 Do ṡil tu ferṫuinn 'nuas go leór,
  A Ṫiġearna air an ccriċ:
Ler ṡocruiġ as ler furtuiġ tu,
  Air ṫ'oiġreaċt as a diṫ.

10 Do ḃi do ċóiṁṫional 's do ṡlúaġ,
  Na ccómnuiḋe innte 'Dhé;
Dod' ṁaiṫes rinn tu desuġaḋ,
  Dod ḋaoinib boċta féin.

11 An Tiġearna ta láidir tréun,
Do léig se guṫ amaċ;
'S a bruiḋin, sin do ḟoisgéul é,
Buḋ lionṁar iomarcaċ.

12 Riġṫe na narmail a's na sluaġ,
An sin go grad do ṫeiṫ;
'S a bantraċ aig an mbaile d'fan,
Do biḋ a roiñ na creiċ.

13 Giḋ measg brannraḋ sib do luiġ,
Biaiḋ sib mar ċoluim luaṫ;
Ar sgiaṫ mar airgeaḋ dealruiḋ-ṫe,
'S ór is deirge snuaḋ.

14 Trat sgaoil Dia uile ċuṁaċaċ,
Na riġṫe iñti a steċ;
Do bi si geal mar Ṡalmon ard,
'Si uile lan do ṡneaċt.

15 An sliab úd Dé, is aṁluiḋ,
Mar Ḃasan measg na mbeañ;
Mar Ḃasan mór is aṁluiḋe é,
Go hard a ṫoig a ċeañ.

16 Cread fa linġṫiḋe a beaña ard?
Se so ard-ṫúlaċ Dé;
A mian leis sgiṫ, is biaiḋ se,
Na ċómnuiḋe an gaċ ré.

17 Ta carbaid Dé na ḃfiṫċid mil',
Do ṁilte aingliḃ tréun;
'Na ṫeampol naoṁṫa Dia na measg,
Ionann 's na Ṡinai féin.

18 Do ċuaiḋ tu suas air ionad ard,
Ṫugais bruid 'mbraiġdeanas;
Do ḋaoiné fuair tu tioḋ-lacaḋ,
Le ndéan tu toirḃeartas.

'S an ccéadna fos don ṁuintir úd,
Ro ċeannairceaċ atá;
Do ċum go mbioḋ Jehoba Dia,
'Na ċóṁnuiḋe aca do ġnáṫ.

19 Diá, go ma beannuiḋe é do ṡíor,
Ta dortaḋ oruinn gaċ ló;
A ṫioḋlaca 's e Dia ar sláint,
An Dia ċoiṁead sinn beó.

20 Is linn an Dia ta laidir tréun,
Gníḋ slanúġ' ann 'sgaċ cás;
Do Dhia Jehoḃah baineann fós,
Saorsa ó ṡliġe an ḃáis.

21 Aċt ceann naiṁde brisfiḋ Dia,
A's cloigionn greannaċ cruaiḋ;
An ḟir a imṫiġios go dian,
'Na ċionta féin gaċ uair.

22 Ó ḃásan bę́r mo ṗobal 'n ós,
Do labair Dia na bḟęrt;
Ó ioċtar fos na fairge 'rís,
Do bęrfad iad go cęrt.

23 Do ċum a bḟuil do naṁuid ġéur,
Do ċor go ndęntar dęrg;
'S go ttomfar fos san bḟuil sin féin,
Tęngṫa do ṁadraiḋ garg.

24 Do ṫriallsa ċonairc siad a Dhé,
A Thiġęrna ro ċaóiṁ;
Se triall mo Thiġęrna a's mo riġ,
San añ-sa nárus naoṁ.

25 Luċt abráin dimṫiġ ṡiad air ttus,
Luċt iñeil ċiuil a rís;
'Na męsg ag bualaḋ tiompáin fós,
Na maiġdęna do bí.

26 Dęnuidse Dia do bęnúgaḋ,
'Nbur ccóimṫionol le ċéil';
Eadón, Jehoba, Dia na bḟęrt,
Ó ṫiobraiḋ Israél.

27 Sud Benjamin bęg, a's an Triaċ,
Ciñfędna Juda ċí;
Le luċt a ccómairle, Sebulon,
A's flaiṫe Naṗtaluide.

28 Do Dhia se d'aiṫin 's d'órduiġ duit,
Do neart a's fós do ṫreóir;
An gniom a riñios air arson,
Neartuiġ a Dhe na nglóir.

29 Arson do ṫeampoil naomṫa Dhe,
Ta aig Jerusaleim;
Do beir na riġṫe ta fa ccuairt,
Deaġ-ṫiodlaca duit féin.

30 Tabair aċṁusan do luċt na sléaġ,
A's do buiḋin mór na ttarb;
Do laoġuib fos an ṗobuil úd,
T'úir aċṁusan go garb.

Go nuig le míriḃ airgid duit,
Go ngeillfid ṡiad fád smaċt;
Sgaoil ṫusa an pobal úd a Dhé,
Do ġabañ cogaḋ tlaċt.

31 'On Eigipt tiocfuiġ prionsuiḋe 'maċ,
'S ġniḋ Etiopia mór;
A lama ṡiñeḋ amaċ go luaṫ,
Chum árd-Thriaṫ na nglóir.

32 O rioġaċta an domain móir,
Seiñiḋe do Dhia go griñ;
Don Dia as riġ 'sas Tiġearna añ,
Seiñiḋe molaḋ go biñ.

33 Don ṁarcaċ ard ⁊ nęṁ na nęṁ,
Ta an̄ o aimsir ċéin:
Féuċ ta se 'cur amaċ a ġuṫ,
A ġuṫ ta laidir tréun.

34 Sior-tugṽiḋe nęrt do Dhia, oir ta,
A ġloir ṫair Israeil;
'S a nęrt ata 's na nęṁṽiḃ ard,
'S a néulaiḃ tiuġ na spéur.

35 'Dhia ta uaṫḃaraċ urramaċ,
Ar t'ionad naoṁṫa réiḋ;
Dia Israél beir nęrt da ṡluaġ,
Dia, go ma bean̄ṽiḋe é.

## LXIX Psalm.

Saorsa mise a Dhia mo neirt,
Oir doirt tu tṽilte orm;
A's ṫainic sos ⁊ m'anam boċt,
Na hṽisgęḋa le toran.

2 A laṫṽiġ doṁṽin̄ ta me sait,
Gan ait le sęssain̄ an̄;
Le hṽisgiḃ doṁṽin ġlacaḋ mé,
A's sruṫ dul ṫar mo ċęn̄.

3 Taim toirsęċ om ġlaoḋaċ, a's ta,
Mo scórnaċ tirm le tart;
Mo ṡṽile ta ag dorċuġaḋ,
'Feiṫęṁ ⁊ Dhia na bfęrt.

4 Is líonṁ⁊e 'na folt mo ċiñ,
Luċt m'ḟuaṫ lér ḃáil mo ċlaoiḋ;
Air mbeiṫ ḋóiḃ ḋaṁ go héugcóraċ,
Na naiṁde tréun gaċ laoi.

Sin an niḋ nar ḟuaduiġ lęm,
D'airig me uaim go bęċt:
5 Dhia, is fęsaċ duit m'amaidęċt,
Ni foluiġṫęr ort mo loċt.

6 Naire air mo sgaṫ 'Dhé, na léig,
A Thiġęrna na slóiġ;
Air nęċ air biṫ don aicme úd,
Ta 'feiṫęṁ ort gaċ ló:

An drong ud a Dhia Israél,
A iarras ṫu gan ġó;
Na leigse naire orra ċoiḋ',
Na maslaḋ as mo ṫréoiġ.

7 Oir d'ḟuil'ngęr maslaḋ air do sgáṫ,
Líonaḋ mo ġnuis le náir';
8 Dom ḃraiṫriḃ is fęr coigriġ me,
Cóiṁṫęċ do ċlaiñ mo ṁ'ár.

9 An t'eud ḃí agam ⁊ do ṫęċ,
D'iṫ se, is ċnaoiḋ me suas;
An toiḃéim fós do ṫug siad duit,
Go tiuġ ṫuit orm anuas.

10 Tráṫ riñe me ġul m'anam do ṫroisg,
Do ṁasluiġ siad mo ġnioṁ;
11 Tráṫ ċuir me umam eadaċ saic,
Ball maguiḋ riñeaḋ ḋiom.

12 An dronġ do ṡuiḋeas añsa ġeat',
Cuis ċómraiġ me gaċ la;
A's aig luċt meisge agus póit,
Am' abran ṫaim do ġnáṫ.

13 Aċt mise, ta m'urnuide ċú'd a Dhe,
A nuair is taitneaṁaċ leat;
Eist riom a Dhé, tre ṁead do ġrás,
Led' ċoḃair fóir go ceart.

14 'O'n laṫuiġ saor mise a Dhé,
Chum go naċ raċfuiñ sios;
'O luċt mo ṁioruin teasairg mé,
O doiṁneaċt uisgeaḋ nios.

15 Na teaġaḋ ṫormsa tuilte uisg',
'S na sluigeaḋ doiṁneas mé;
An sloċt da ndruideaḋ ormsa 'béul,
Go hiomlan ċum mo ċlaoiḋ.

16 Eist riom, o Dhia, oir is maiṫ do ġrás,
Fill orm le trócaire mór;
17 Do ġnuis na ceil air d'oglaċ féin,
Eist leam a's me fuiḋ brón..

18 Dhia druid re m'anam a's fuasguil é,
Saor me óm' naiṁdiḃ ṫréun;
19 Mo ṁaslaḋ, m'easummuim, 's mo, náir,
Dob' aiṫne ḋuit go léir.

20 An taċṁusán do bris mo ċróiḋe,
D'fag súd me iargnóḋaċ;
D'iar me luċt truaḋis a's cóṁḟurtaċt,
A's ḋiob ni ḃfuaireas neaċ.

21 Mar ḃiaḋ do ṫug ḟad domblas daṁ,
Chosg m'iota ṫug fingéur;
22 Mar ḋul go raiḃ a mbórd 's mar rib,
A searḃas sud go léir.

23 Gan leirgios bioḋ a suile dall,
'Sa leasraċ 'ġnaṫ air crioṫ;
24 Doirt oira ṫ'ḟearg 's le comnuiḋe ġéur,
Gream iad gaċ am air biṫ.

25 Mar ḟásaċ lom gan áitreaḃaḋ,
Go raiḃ a sgiṫ 'sa tteaċ;
'S na náruis arda mar an ċcéadn',
Cóṁnuiḋe na gaḃaḋ neaċ.

26 Oir leanadar le fóiréigneaḋ,
An ti do buaileaḋ leat;
A's labradar ċum doilġios ṁóir,
Don druing a rin̄ tu lot.

27 Cuir urċóid air urċóid 's na léig,
A'd' ċeartar iad a steaċ;
28 As leabar fós na mbeó, gu tur,
Sgriostar iad súd a mac.

Is maille ris na fíréunaib,
An druing ta nǽoṁṫa fíor;
Agus a nġeaṁ dǽoine cóir,
Na sgriobṫar iad do ḟíor.

29 Aċt mise ata bua'rṫa boċt,
A's lan do ḃrón fanǽor;
Tógaḋ do ṡláinte mise a nġd',
'Dhé go grásaṁuil cǽoin.

30 Le caintic binn fíor-ṁolfuiġ me,
Deġ-ainm mo Dhé gaċ lá;
Sa ċlúdsan fós sior-ṫogṫar liom,
Le buiḋeċas go hard.

31 Is fearr leis an Tiġearna súd go mór,
Na tairḃ ta adarcaċ;
'S na íoḋḃairt fós do ḃearfaḋ neċ,
Do ḃulóig iongantaċ.

32 Na dǽoine féiṁ trát ċí fad so,
Bion ǽibinneċ ait go leór;
A's biaiḋ bur ccroiḋse beó go brát,
Ta 'giarruiġ Dé na nglóir.

33 Re boċtuiḃ eistfiḋ Dia 's ni ḋéan,
Tair ⁊ na braiġḋiḃ truaġ;
34 Gaċ niḋ ċomnuiġion̄ molfuiḋ é,
Air neaṁ, air tir, no cuan.

35 Oir bailte Júdah tóġfuiḋ Dia,
A's sdorfar Sion léir;
Chum go sęlbóġfaiḋ í go buan,
Da haitriuġaḋ gan ċeirt.

36 Do ṡlioċt do ṡeirḃisiġ go fíor,
A's oiġręċt ḋilios í;
'San dręm do ṫug dod ainmsa gráḋ,
Síor-ċóṁnuiḋe inn̄ti ġníḋ.

## LXX Psalm.

Jehoḃah Dhé, dom ṫęsargan̄,
'S dom ċongnaḋ deifriġ ort;
2 Biḋ n⁊e orra, 'siad an drong,
'Tá'g iarraiġ m'anam boċt.

Filltęr an dręm úd ⁊ a nair,
An loċt ag iarruiġ ṫa;
Nor-aṁgar go raiḃ orra súd,
A's goraḋ gruaiḋ gaċ la.

3 Go bḟilltęr iadsan air a nair,
Nar luaiḋęċt ċęrt da náir';
An dręm a deir go fonóidęċ,
Aha, aha, le tair.

4 Aoibneas a's luaṫġair do gaċ neċ,
Ad iarruiġ féin a ta;
A's abraid siad le'r mian do ṡlaint,
Dia go ma mór do ġnaṫ.

5 Aċt mise taim go hanbḟan boċt,
Dom ionnsuiġ greas a Dhia;
N'fear cuidiġ ṫu 's mó ṡlanuiġṫeóir,
Noille na dean, mo Ṫriaṫ.

## LXXI Psalm.

Mo ḋóċas ionnad ta a Dhé,
Na biod naire orm go deó;
2 A'd' ċeartas fóir leig saor me as,
Claon liom do ċluas le fóir.

3 A'd' ċarruiġ ċómnuide bi-si daṁ,
'Na racfuiġ me do ṡior;
Mo ḃabun a's mo ḋaingen ṫu,
Ṫhug aiṫne ċum mo ḋíon.

4 As laiṁ an ċiontaġ o mo Dhia,
Dean fuasglaḋ dam a'm' ċrúa's;
As laiṁ na ndaoiṅeaḋ eaccóraċ,
Ta gan ioċt gan truaġas.

5 Oir is tusa, Ṫhi'arna mo Dhia,
Mo ḋóċas an mo ḟéidm;
'O aois a's aimsir m'óige a nuas,
Mo ḋóiġ is tu go deiṁin.

6 'S tu rin̄ mo ċongḃail suas ó'n mbroin̄,
'Són mbolg ṫug me a maċ;
Mo ṁolaḋ biaiḋ órt fós go brȧċ,
Arson do ġrȧs fo seaċ.

7 Mar aḋḃar iongantais a Dhé,
Aig mórán ata me;
Aċ 's tusa is tęrmon̄ dilios daṁ,
Mo spioñaḋ mór gaċ ré.

8 Go lionṫar le do ċlúḋ mo ḃéul,
'S le ṫ'onóir féin gaċ ló;
9 Na teilg me uait am aois 's na tréig,
Traṫ ḟailliġios mo ṫreóir.

10 Oir m'aġuiḋ, meid is naṁuiḋ dam,
Labruiḋ go sgigęċ ġéur:
'S an dręm ta'braṫ ar m'anam boċt,
Ghniḋ cóṁairle le na ċéil'.

11 Ag raḋ do ṫréigęḋ e le Dia,
Ingręmaiḋ e go tęñ;
A's glacuiḋ, oir da ḟaoraḋ fós,
Ni ḃfuil nęċ saorṫa an̄.

12 A Dhia na bí-se fada uaim,
Fóir oram, mo Dhia, go luaṫ:
13 Bioḋ naire a's claoiḋ ar m'ęscarḋiḃ,
Da ttug do m'anam fuaṫ.

Le sganail 'snáire folċar iad,
'Ta 'giarraiġ m'uilc gaċ ló:
14 Beiṫ dóiġ agam ionad do ġnáṫ,
A's molfad tu níos mó.

15 Labróċuiġ mo béul air ṫ'fíréuntaċd,
'S do ṡlaint' gaċ lá gan sgíos;
A náireaṁ súd ar líonṁuireaċd,
Ní féidir a ċur síos.

16 Tre neart an Tiġearna mo Dhia,
Fós raċfad mé do ġnáṫ;
A's traċdfad ar ṫ'fíréuntaċd,
Agus ar sin gan sgáṫ.

17 O m' óige ṫugais teagasg dam,
A Thi'earna 'gus a Dhé;
A's a ċur ṫ'oibre iongantaċ,
Go nuige so a gcéill.

18 Anois ar mbeiṫ dam sean a's liaṫ,
Na tréig me, Dhia na bfeart;
Go dtaisbeana me do lúṫ 's do neart,
Don dín a ta le teaċd.

19 'S ró árd ṫ'fíréuntaċd féin, a Dhé,
Do rinnios neiṫe mór;
A Dhia cia hé is cosṁuil riot,
No 'gcóiṁeas leat a nglóir.

20 Bhuaḋearṫa iomḋa neiṁneaċa,
Thaisbeunais ḋam a Dhé;
Aiṫḃeoḋaċair, a's ḃéarfaḋ tu,
O ḋoiṁneaċḋ talṁan mé.

21 Fóirlionfa tu m'arraċtas,
Le sólás o gaċ taoḃ;
22 Air aḋḃaiḋ saltraċ, molfaḋ mo Dhia,
Seaḋ t'fírinn ta ro ċaoiṁ.

A's seinnfeaḋ ḋuit ⁊ cláirseaċ binn,
A aoin naoṁṫa Israel;
23 Is mór mo ġáirdeaċas gaċ uair,
A ċánfaḋ ḋuit mo ḃéul.

Biaiḋ subaċas a's aoiḃneas mór,
Air m'anam féin a Dhé;
Do saoraḋ leat go trócaireaċ,
O ṫrioblóiḋiḃ go léir.

24 A's biaiḋ mo ṫeang' ⁊ t'fíreuntaċd,
Ag iompáḋ feaḋ an laé;
'Oir claoiḋte 's náiriġ' ta an drong,
Chum m'uilc do iarrus mé.

## LXXII Psalm.

'Dhé, t'uir do ḃreiṫeaṁnuis don ríġ,
A's t'fíreuntaċt da ṁac;
2 Bheir seisean ceart breiṫ ⁊ an tsluaġ,
'S do ḃoċtaiḃ cóir na nairc.

3 Na sléibte árda beir amaċ,
Siotċáin na ndaoine grad;
A's beir na tulċa beaga síoṫ,
Le fíréantaċt gan stad.

4 Air ḋaoinib boċta 'ṗobuil fós,
Bhéaraiḋ se breiṫ go ceart;
'S clann na neasbuiḋeaċ saorfa se,
Nion-ḃrisfiġ luċt ain-neart.

5 An ḟaid a ṁairfeas grian a's ésg,
'Freasdail d'oiḋċe a's lá;
Biaiḋ t'eagla orra sin go mór,
Ó ḋín go ḋín gaċ tráṫ.

6 Mar ḟeartuinn air an ḃféur bainte,
'S ionan ṫig-se anuas;
Mar ċeaṫaiḃ ag fliuċaḋ na húir',
'S aṁluiḋ 'ġrás gan ċruaḋ's.

7 Iona laéṫiḃ sin go húr a beis,
Na fíréunaiḋe faoi bláṫ;
Fead beis an ġeallaċ ansa spéir,
Biaiḋ síoṫċáin ann do ġnáṫ.

8 Biaiḋ ti'arnas aige mar an gcéadn',
'Ó ṫuinn go toinn do ḟíor;
A's roiċiḋ súd ón aṁuin ṁóir,
Go hiomal ċríoċ gaċ tír.

9 Luċt áitreḃar fós san díoṫraiṁ,
Dho sléaċtfuid síos gan ġó;
'Sa naiṁde líġfid an luaiṫreaḋ,
A tabairt úṁlaċt dó.

10 Ríġṫe Tharsis a's na noilléan,
Tioḋlacaḋ beir siad uaṫ';
Ḃeir Ríġṫe Ṡéba, Séba fós,
Tabartar do go luaṫ.

11 Seḋ fós 'na láiṫir sleċtfuiġ síos,
Gaċ ríġ ⁊ talaṁ ṫa;
'S gaċ ginealaċ ⁊ feḋ gaċ tír,
Dho seirḃís ġní do ġnáṫ.

12 An tanban, boċt 'sa deóruiġe truaġ,
Saorfaḋ tráṫ éiġes air;
13 Nór-ṫrócaire ċaoṁ beir don boċd,
A nanma saorṫar leis.

14 'Sé ḟuasglas a nanama fós,
'Ó ṁeallaḋ 's ḟóirneart ġéir;
A's iona radarc san do ġnáṫ,
Is luaċṁor 'ḟuil go léir.

15 A's an feḋ beiṫ se beó ⁊ ḟír,
D'ór Ṡéba béara do;
Gnáṫ-úrnaiġṫe déana se'r' ṡon,
Beaṅóċṫar e gaċ ló.

16 Dórnán arba 'sa talaṁ beis,
Air buaic na sliab 's na mbeann;
A's biaiḋ a ṫoraḋ trom ⁊ criṫ,
Mar Lebanon na gcrann.

An drong atá 'san gcaṫair ṁóir,
Biaiḋ torraḋ orra a's blaṫ;
Go líonṁur mar is dual don ḟéur,
Air talaṁ fás a tá.

17 Beis 'ainm-sean buan go suiṫin síor,
Cóṁ-marṫanaċ leis an ġréin;
Beannóċar mórán daoine ann,
Sonna, ġoirfid 'nuir e féin.

18 Beannuiġṫe go raib an Ti'arna Dia,
Dia Israél do ṡíor-ġnáṫ;
An te aṁáin ní míorbuilíde,
Le neart a's tréun a lá'.

19 Beannuiġṫe go raib do ġnáṫ buan,
'Ainm glórṁar uasal féin;
Líontar an talaṁ le na ġlóir,
Amen agus amén.

## LXXIII Psalm.

Go fírinneaċ ṫa Dia ro ṁaiṫ,
Do ṗobal Israel;
Don drong da bfuil a gcróiḋe glan,
Tha Dia ḋoib maiṫ don réir.

2 Aċt air mo ṡonsa, 'sbeag nár sgúir,
Mo ċosa uaim go grad;
Ní mór nár rin mo ċéimne fós,
Sleaṁnúġaḋ uaim air fad.

3 Ris na hamadánaiḃ ġaḃas tnúḋ,
Tré ḟeicsin soirbeas daói;
4 'Oir ní bfuil cuibreaċ an a mbás,
Trean-neart is leó gan díṫ.

5 Mar ḋaoine eile ní bfuil siad
Faoi buaiḋreaḋ no faoi brón;
'S ní bfuilid air na gcráḋa fós,
Mar ċáċ le Piantaiḃ treón.

6 Uaḃar mar ṡlaḃraḋ uime sin,
'Na dtimċioll, fa gcuairt ṫá;
A bfóirneart féin da bfolaċ súḋ,
Mar éadaċ orṫa 'ġnáṫ.

7 A suile ṫéiḋ amaċ le saill,
Sáruiġiḋ smuain a gcroiḋe;
8 Laḃruiḋ geanguiḋ, agus truaillí'ḋ,
Le na mbéul go haingiḋe.

9 A naiġiḋ na neaṁ a's na spéur,
A mbéul do ṫóg siad suas;
Air feaḋ na talṁan a's na dtír,
A dteanga-san do ġluais.

10 Air an ádbar-soin fillid fós,
A ḋaoine ansa treóġ;
A's faisgṫer dóiḃ súd amaċ,
Aisgide a gcuaċ gan ġó.

11 A's deir siad, cioṁas 's léir do Dhia,
Ḃfúil tuicse san tí's árd.
12 Féuċ súd na daoi a soirḃiuġaḋ,
Ag fás a maoin gan ċáird.

13 Mo ċroiḋe sgagas a ndioṁaoines,
'Sa ngeṁċiontaiḃ ní's mo lá';
14 'Oir buailte a's Pianta 'ta mé,
'Sair maidin m'aiṫḃir tá.

15 Ma deirim, labraḋ me marso,
Feuċ déanaḋ eagcóir beċd;
A naġaiḋ sliocht a's ġinealaċ,
Na cloiṁe 'sionṁuin leat.

16 Trát smuainiġ me go dtuigfin so.
Buḋ ċruaḋ-ċeirt oirm an gníoṁ;
17 Aċt ċuaiḋ me 'steaċ go ndoṁ-teaċ Dé,
Aṁ-san ṫuig me a gcríoċ.

18 Go deiṁin ċuir tu iad air fad,
An áitiḃ sleaṁain lom;
A's teilge leat sa iadsan síos,
Le dioġaltas go trom.

19 Cioṅas a ċugtar iad gan bríġ,
A dtamall beag an uair;
Oir ṫaid siad ag na sgrios go tur,
Le huaṁan 'sgela ṁór.

20 Nar aisling nuair a ṁuisglis neċ,
Nar sin a Dhia na sluaġ;
A ndeilḃ do ċarċuisniġen tú,
Traṫ ḋuis'es tu go luaṫ.

21 Nar so do ḃi ag mo ċroiḋe crad,
'S air m'arnaiḃ goin ro ġeur;
22 Oir ḃi me baoṫ a's aineolgaċ,
Nar ainṁiḋe éugas léir.

23 Gideaḋ ḃi me do ġnaṫ agadsa,
A Ṫiġearna gaċ la;
A's air mo ḋes-laiṁ rugais-se;
Dom ċonġḃail suas gaċ traṫ.

24 Do ġniḋṫer let mo sdiúraḋ fós,
Léd' ċóṁairle am' ḟéiḋim;
A's ġeoḃa tu me a steċ ċúġaḋ,
Ad' árus glórṁar féin.

25 Cia ta agam 'sna flaiṫios ṫuas?
Aċt ṫusa a Dhé na ndúl;
A's ni ḃfuil neaċ air talaṁ fós,
Aċ tu 'na ḃfuil mo ḋuil.

26 Mo ċróiḋe a's m'feól maraon ata,
Air meaṫ le laige 'ġnáṫ;
Giḋead 'se Dia neart mo ċroiḋe,
'S mo ċóṁ-roinn buan go bráṫ.

27 'Oir féuċ iadsan ta a ḃfad uait,
Léirsgriosair iad go luaṫ;
Oir claoiḋtear leat gaċ éile neaċ,
Air striopaċas ṫéid uait.

28 Aċt damsa is maiṫ druid re Dia,
Mo dóiġ ta 'nDia mo neart;
Do ċum go ḃfoillseoċuinn do ṡíor,
Na neiṫe rinnead leat.

## LXXIV Psalm.

Cread as fá'r ṫeilgios sinne uait?
A Dhé, an ead go bráṫ?
A ndéana ṫ'fearg deataċ 'naġaiḋ,
Chaoraċ ṫ'inḃir ro ḃreaġ.

2 Cuiṁniġ a Dhé do ċóiṁṫionól,
Do ċeanċad tu duit féin;
An oiġreaċt sin do saorad leat,
Sion do ċóṁnuiġe ó ċéin.

3 Chum an ḟasuiġ síoruiḋe ḃuain.
Do ċosa tóg go hárd;
Chum an uilc a rinn an naṁuid,
Ad' ṫeampall naoṁ gan ċaird.

4 Do naiṁde sin̄ siad béicid borb,
Measg ċóiṁṫionoil do ṡluaġ;
A's ṫóg siad suas a mbrataċa,
Nar ċóṁarṫa ar buaḋ.

5 Ba ċluiteċ an té'r ṫógaḋ leis,
An tuaġ 'na láṁa suas;
Air ċrannuiḃ árda dosaċ tiúġ,
Do ċum a leagṫa 'nuas.

6 Aċ anois an obair ṡnaiġṫe ġrin̄,
Le hórdaiḃ 's tuaġaiḃ ḃris;
7 A's ċuireadar na lasair deirg,
Do ṫeampall naoṁ da sgrios.

Tiġ-cóṁnuiġṫe naoṁṫa, ṫ'ainme 'Dhé,
Féuċ ṫruaill siad e le tair;
Da ṁilleaḋ a's da leagaḋ sios,
Cóiṁ-iosal leis an lár.

8 'Na gcroiḋe labair siad mar so,
Sgriosamaoid iad le ċéil';
Gaċ cóiṁṫionól ag Dia san tír,
Loisgeadar iad go léir.

9 'Ar gcóṁarṫa ni ḟeicṫear lin̄.
Faiḋ ni ḃfuil nios mó an̄;
Ni mó ta neaċ na measg go léir,
Dár fios cia fad an tam.

10 Cia fad a beir, a Dhé na ndúl?
A nḡscaraḋ 'scanlúġaḋ:
An eaḋ go bráṫ, beiṫ an náṁaid,
'Tarcuisniúġaḋ ṫ'ainm búaḋ'ċ.

11 Créd fáṫ a ḃfillen tu do láṁ,
Do dear-láṁ féin air ais;
Cuingioṁ as lár do ḃrollaiġ í,
Chum fuasclaḋ orainn go cas.

12 Oir Dia na nglóir ta nḡrtṁar ard,
O ċian a se mo Ríġ;
'Neaḋon na talṁan lena nḡrt,
'Goibriúġaḋ slainte a's síṫ.

13 An ḟairrge sgoiltiġ le do nḡrt,
As cinn ro láidir ċruaiġ;
Na ndragún ansa nuisge ṁór,
Ag déanaṁ oirṫa buaid.

14 Cin Lebiathan adbal ṁóir,
'S tu féin a ḃris a's ṗron̄;
A's ṫug tu e, mar ḃiaḋ don tsluaġ,
Ḃi ansa ḃfásaċ lom.

15 'S tu sgoilt tuilte a's toibreċa,
'S tu ṫiormuiġ aibne ṁór;
16 'S tu d'órduiġ solus agus grian,
'S leat a noiḋċe 's a ló.

17 Críoċa na talṁan ṡocruiġ tu,
Do rin tu saṁraḋ teiḋ;
'S a gioṁręḋ fós do riñęḋ leat,
'S na haimsiriḃ fa leiṫ.

18 A Ṫiġęrna cuiṁniġ so go mór,
An naṁaid gur sganluiġ tú;
Agus go dtugadar daoine lęṁ,
Dod' ainmsi aiṫis ḋlúṫ.

19 Anam do ċoluim na taḃair suas,
Do ċuidęċda na ndaoí,
A's cóiṁṫionól do ḋeóruiḋe boiċd,
Air dearmad sióꞃ na bí.

20 Do ċoñraḋ t'uir fá ndęr a Dhé,
'Oir aitręḃuiġ doꞃċ' na tír;
Ṫáid lañ do ṁęll a's ṁalluiġṫęċt,
A ḃfoirréagan do ṡior.

21 Na filltęr air a nais le náir',
Ain drong lętrom do ġní;
Na boiċd agus na hearbuiġe bíḋ,
A'd' ṁolaḋ gan aon sgíṫ.

22 'Éiriġ a Dhé gan muill na stad,
A's tagair do ċúis féin;
Cuiṁniġ mar ta an tamadán,
Gaċ lá ag t'uirt ḋuit béim.

23 Na dęrmuid guċ na muint're sin,
Na naṁdaiḃ duit a tá;
Ta na daoine eirġios a'd' aġaiḋ,
Sior-ḋul a méud gaċ lá.

## LXXV Psalm.

Bheirmid buiḋęċas duit, a Dhé,
Buiḋęċas buan do ġnáṫ;
Oir foillsiġid do ṁiorḃuilíḋe,
Gur fogus t'ainm gaċ lá.

2 Tráṫ ġeiḃim agus ġlactar lęm,
Cóiṁṫionól na dtíor;
Do ġníḋim dóiḃ dęġ-ḃreiṫęṁnuis,
Go cóiṁṫromaċ 's go fíor.

3 Ta'n talaṁ 's an ṁéid áitręḃas aṅ,
Sgaoilte ó ċéile tráṫ;
Aċt a ċolḃa daingneóċadsa,
Da gcoingḃáil suas do ġnáṫ.

4 A deirim ris na hamadain,
Na deanuiḋe leiṁe 'ċlóḋ;
'S le luċd an uilc, na tógḃaiḋ suas,
Bhur nadarc aṅ nios mó.

5 Bhúr nadarc fós na tógḃaiḋ suas,
Ag caint le muinęl cruaiġ;
6 'Oir ni a noir, a niar, no 'ndeas,
Thig onóir ṁór no buaiḋ.

7 Aċt 's breiṫeaṁ Dia do leagas aon,
A's ṫógas aon fa seċ;
8 Oir scala a láiṁ an Ti'arna tá,
Don ḟion is deirge dreaċ.

Lán-ċumaiscṫe ṫá, 's doirtfiḋ se,
Cuid as amaċ go grad;
A ḋeasgaḋ fáisgfiḋ peacaiḋ baoṫ,
A's ólfuid é air fad.

9 Aċt cuirfiḋ mise fós a gcéill,
Go suṫain a's go sior;
Do Dhia Iácob canfadsa féin,
Ard-ṁolaḋ binn go fíor.

10 Adarca uile na ndaoine táir,
Brisfiḋ me sios 's gaċ ait;
Aċt adarca na bfíréanaċ,
Ardóċar suas go hait.

## LXXVI Psalm.

An Iúdah aiṫniġṫear ar nDia,
'S mór 'ainm a nIsraél naoiṁ';
2 A Salem ṫa a ṗaillíún fós,
A's áitius a Sion caoiṁ.

3 Saiġde an boġa ḃris se ann sin,
An sgiaṫ 'sa cloiḋeaṁ géur;
An cóṁrac a's an caṫ maraon,
Do briseaḋ leis go tréun.

4 Is mó do lónraċt glé a Dhé,
Is mó go mór do ġlóir;
Na sléibte na creiċe ṫóg suas,
A gceannaiḃ féin ro ṁór.

5 Do ċreaċaḋ luċt an ċroiḋe meisn'ṁil,
A's codail siad a suan;
Na daoine ḃi curata tréun,
A láṁa air luṫ níor ḃuan.

6 Oir ṫusa ar Dia do Iacob ann,
Leḋ' aċṁusán 's leḋ' neart;
An carbad-cogaiḋ a's an teaċ,
Na suan do ċuireaḋ leat.

7 A ta tusa, ṫusa féin, a Dhé,
Uaṫḃásaċ iongantaċ;
Cia ḟeasas ós do ċoine suas,
Tráṫ ḃi tu fearagaċ.

8 Do ṫug tu air do ḃreiṫeaṁnas,
O neaṁ gur cualaiḋ é;
Ḃi air an dtalaṁ eagla ṁór,
'S na ṫaṁ go grod ḃi se.

9 Tráṫ d'éiriġ Dia ċum ḃréiṫeaṁnuis,
Do ḟaoraḋ annsa nam;
Gaċ uile ḋuine fíor a's ceart,
Air talaṁ gan aon ċam.

10 Bheir fearg a's tnúṫ daoine an sin,
Ardṁolaḋ duit go ceart;
A's fuiġioll fós a ḃfeirge ṁóir;
Lan-ċoisgeann tu leo' neart.

11 Geallaiḋ búr móid go togaraċ,
D'ar nDia Jehóbah árd;
A's cóiṁlionuiḋe go fírinneċ,
Gaċ ar ġeallḃúr gan ċáird.

Gaċ neċ ata 'na ṫiomċioll-san,
Tugadaois do a nam;
Deaġ-ṫaḃartas a's tioḋlacaḋ;
Don te 'nar ceart duinn crom.

12 A's ġniḋ sprioraiḋ na nuaċdaġán,
A ġeirraḋ 'maċ le neart;
Do riġṫe fós na cruinne-cé,
'S uaṫḃasaċ é go beaċd.

## LXXVII Psalm.

Lém' ġuṫ do ġaoir féin a Dhia,
D'éiġ me lém' ġuṫ go hárd;
A nuair a ġlaoiḋ me ṫug seision,
Sár-éisteaċd dam gan ċáird.

2 A ló mo ḃuaiḋearṫa d'iar me Dia,
Mo láṁ 's an ḃé do ṡil;
M'anam ni deanaiḋ stad air biṫ,
Aċ diult sólas go dil.

3 Do ċuiṁniġes air Dhia añsin,
A's bi me 'mbuaireḋ ġéur;
Do rines gearán trom gan stad,
'Smo spioraid lag go léir.

4 Congbuiġ tu mo ruisg gan suan,
Tá me cóiṁ-iarganoċ;
Naċ féadaim focal caint na sgéul,
Labairt lém' béul amaċ.

5 An sin air laeṫiḃ fada o ṡoin,
Do smuaingios féin go beaċd;
Air bliaġnuiḃ fós na haimsire cian,
Do ċuiṁniġ mé go ceart.

6 San oiḋċe ċuiṁniġim mo ċeól,
'Sam' ċroiḋe meaḋaim go léir,
A's riñ mo spioraid fós gan taṁ,
Le diṫċeall sgrúda géur.

7 'Dteilgfiḋ an Ti'arna uaiḋ go braṫ?
'Snaċ noċdfaḋ graḋ níos mó;
8 Nár sguir a ṫrócaire go braṫ.
'Sa ġeallaḋ air feaḋ gaċ lō?

9 Nár ḋearmuiḋ Dia go fíriñeaċ,
Bheiṫ grásaṁuil eadtruaḋaċ,
Nár iaḋ se suas iona ḟeirg ṁóir,
A ṫrócaire lan-buaḋaċ.

10 Aċt dubairt me (traṫ ṫuigis sin),
Is í-so m'anṁuin ṁór;
Aċ deas-láiṁ an tí is ro ard,
Chlaoċlóiġis me go cóir.

11 Gníoṁarta Dé go fíor ċuiṁneóḋ,
Nar riñeḋ leis gaċ beart;
'Soibre iongantaċ ó'n allóid,
Cuiṁneóċa me go ceart.

12 Air ṫ'oibriḃ uile mar an gcéadn',
Smuainfiḋ me-féin go tric;
A's air gaċ feart dá ndearnaḋ leat.
Labróċaḋ me go glic.

13 Do ṡliġe atá 'sa nionad naoiṁ',
A Ṫhi'arna a's a Dhé;
Cia is cosṁuil a neart mar Dhia,
Na tréun a gcóṁaċt mar é.

14 'S tusa an Dia ġníḋeas iongantas,
A's obair ṁór léd' ḟeart;
Agus air measg an ṗobail fós,
Do ṫeasbain tú do neart.

15 Do saoraiḋ leat don teasairgiñ,
Do poball díleas féin;
Clañ Jacob agus Jóseph fós,
Léd' ġarda neartṁar, ṫréin.

16 Do ċonnairc na huisgíde ṫu 'Dhé,
A Dhé do ḋearc siad ṫú;
Do ḃí eagla orrṫa go mór,
A's na haigéin sin siad cú'.

17 A nuisge doirt na néulla 'maċ,
Budh ro ṁór fuaim na spéir;
A's ċuaidh do ṡaighde corranaċ,
A maċ go sgaiṫeaċ géur.

18 Do ḃí fuaim do ṫóirniġe 'sa spéir,
Do ṫinteaċ d'foillsiġ an ḃiṫ;
Eagla ṁór ḃí air an saoġal,
'San talaṁ féin do ċriṫ.

19 'San ḃfairge 'Dhé do ṡliġe atá,
'San doiṁneaċd do ċasáin;
A's lorg do ċos ní haiṫnidhtear,
Táid a ḃfolaċ o ṫáin.

20 Is aṁluiġ fós mar ṡeoltar tréud,
Do ṗobal stiúirṫear leat;
Le deaġ-láiṁ Mhaoís a's Aroin fós,
Dá dtreóruiġ' go ceart.

## LXXVIII Psalm.

Léin' reaċt, mo ṗobal, éistiġ-se,
A's cluinidhe guṫ mo ḃéil;
2 A gcosaṁlaċt noċdfa me díb,
Raidhte dorċa a gcéill.

3 Noċ do ċúalamuir a's ba fíor,
'D'ár naiṫre d'inis dúinn;
4 Ní ċeillfiom iadsan air a gcloinn,
'S ní ḟoilléoċam iad ó ndín.

Aċ foillseóḋmaoid don dronġ le teaċd,
'Ard-ṁollaḋ bíon ár nDé;
A ċóṁaċta móra 's a neart,
'Sna míorbúile 'rinn sé.

5 A reaċt a nJacob daingnid sé,
'Sa dlíġeḋ a nIsraél;
A's d'órdaiġ sé d'ár naiṫreaċaib,
Da gcloinn a ċur a gcéill.

6 Chum' ḟíos a beiṫ ag an dín re teaċd,
'San ċlann ata gan breiṫ;
'S go nineosaidís da sliocht na ndiaiġ,
Na neiṫe céadn' fa leiṫ.

7 A nDia go gcuirfidís a ndóiġ,
'Snaċ dearmadfaidís é;
'S go gcoiṁeóċaidís aṫanta Dé,
A mairear 'fead gaċ ré.

8 'Snaċ beiṫdís mar a naiṫreaċa,
Neaṁċeansa a's easúṁal;
Gan spiorad díleas aco do Ḋia,
'Sa gcroiḋe cam le Rí na ndúl.

9 Clañ 'Eṗraim le harmaib gléast',
Ar boġa buḋ ċuimseaċ beaċt;
Aċt le heagla d'filleadar air ais,
A laéṫib caṫ 'a's feaċt.

10 Coñrad Dé, do ċuir siad ar gcúl,
Da ḋlíġe do ḋiult siad géill;
11 A oibreaċa do ḋearmuid siad,
'S a ṁíorbuil' go haiṫbéil.

12 Míorbuile mór da sinsearaib,
'S an 'Eigipt fós a riñ;
'S áir maċaire Soan ṫeasbéun sé,
A ċóṁaċd mór 'na loiñ.

13 Do roin se an ḟairge don tsluaġ,
As ṫug se tríṫ' iad saor;
14 Le néull do ṫreóruiġ iad san ló,
'S an oiḋce le solus caoir.

15 'S an dioṫraṁ sgoilt se an ċraig ċruaiḋ,
'S go fársiong ṫug ḋóib deoċ;
16 As an gcaraig ṫug sroṫa 'maċ,
Ag riṫ mar aibne seaċ.

17 San bfásaċ ṗeacaiġ siad nior mó,
Ag brosdúġaḋ an Triaṫ;
18 'Na gcroiḋe ċuir siad caṫuġaḋ air,
'Na mian ag iarraiġ biḋ.

19 Labradar fós a naġaiḋ Dé,
A's dúbradar go dian;
A bḟéudan Dia 's an bḟásaċ mór,
Clár lionaḋ dúinn le biaḋ.

20 Féuċ buail sé'n ċarruic 's uisge ling,
'S tuile d'éiriġ go luaṫ;
A bḟéadan se arán ṫ'uirt fós,
No ḟéol d'ḟaġail da ṡluaġ.

21 Air ċluinsin so do ġaib ḟeirg Dia,
'Naġaiḋ Iacob teine las;
'S go dtáiniġ díbḟeirg ġuineaċ ġéar,
'Naġaiḋ Israel go ċas.

22 Ar son nár ċreideadar a nDia,
A's 'na ṡlainte 'ndóiġ nár ċuir;
23 Ge gur aiṫin do na neóill 'nuas,
'S dóirse neiṁe d'ḟosgail.

24 A's gur ḟear orṫa mana 'nuas,
'S go bḟuair siad iṫ na spéur;
25 Biaḋ na naingeal d'iṫeadar fós,
A saiṫ bí 'co go léir.

26 'S an spéir tug air an ġaoṫ a noir,
Gur ṡéid siad láidir tréun;
A's ṫug se fós le cóṁaċt 'steaċ,
An ġaoṫ a ndeas le séun.

27 Nar luaiṫreaḋ doirt se orra fós,
Feól go leór mar a ṡaiṫ;
'Eun sgiaṫanaċ buḋ lionṁuire,
Na gaineaṁ air an dtraiġ.

28 A meadon an ċampa leig Dia 'nuas,
Iad fá gcuairt a áit féin;
29 Nairsin d'úadar a's ṡasuiġeaḋ iad,
Oir ṫug se dóiḃ a méin.

30 'O antoil ṁór níor sgaraḋ iad,
Feaḋ bí an biaḋ na mbéul;
31 D'fear fearg an Tiġearna anuas,
A's ċosgair iad le ċéil'.

'Sgrios se an drong buḋ ṁéiṫe díoḃ,
Fir toġṫa Israél;
32 Giḋeaḋ níor ċreid a' ḟearta mór,
Aċt ṗeacaiġ siad gaċ eal.

33 Air anaḃairsin 'ċaiṫ se a ré,
A ndíoṁaoineas air fad;
A's bliadna a naoise go léir,
Le búaiḋreaḋ géur ċuaiḋ ṫart.

34 An tráṫ do ṁarḃaḋ leis-sin iad,
An sin do ġuiḋe siad é;
Seaḋ d'filleadar a's ḃiodar fós,
Go moċ ag iarraiġ Dé.

35 Agus ċuiṁngdar gur b'e Dia,
A gcarruic ṫréun do ġnáṫ.
A's gur b'é fós an Dia is árd,
A bfuascaltóir gaċ lá.

36 Aċt riñeadar spleḋa lé'n 'mbéul,
Re na dteangṫaib bréug 's gó;
37 Ni raib a gcroiḋe ceart do Dhia,
Na 'gcúñraḋ dilios dó.

38 Aċt bi se trócaireaċ lañ do ġrás,
Maiṫ dóib a loċt go léir;
Nior sgrios se iad aċ d'fill go tric,
A's ċuin a ḟeirig ġéur.

39 Oir ionta ċuiṁnig se naċ raib,
Aċ feol a ḟeargas tráṫ;
A's osog gaoiṫe ḟéidios ṫort,
'S naċ bfillen arís go bráṫ.

40 Ca tric do ċoṁuiġedar é,
San dioṫraṁ ṫartṁar ċruaiḋe,
San bfasaċ cuireaḋ caṫúġ' air,
Le easaontaċt an tsluaġ.

41 Agus d'filledar air a nais,
'Cur ċaṫuġ' air le ċéil';
Dia na nDé do ṁarluiġedar,
A's aon-naoṁṫa Israel.

42 Níor ċuimniġeadar 's níor ṁeas siad,
A uile ċóṁaċt 's a láṁ;
No an lá ṫug sé furtaċd dóib,
A's fuasclaḋ fós ó'n ná'id.

43 No fós an tan 'sa n'Egipt rinn,
Cóṁarṫuiḋe Dhé na bḟeart;
Air ṁaċaire Ṡóan mar an gcédn',
A ṁiorbuilte le neart.

44 Na sroṫa d'iompuiġ sé go fuil,
'S na tuilte nár bḟead 'nól;
45 Chuir lorgainn ċuca 'scuileoga,
Do rinn a sgrios go mór.

46 A dtoraḋ ṫug agus a mbairr,
Do ḋreóllan-teasbuiḋ fós;
A's saoṫar a láṁ ṫug air fad,
Don lócuist le ḋéanaṁ sóḋ'ċ.

47 A bḟíneaṁain a ṁairb sé fós,
Le ċloċṡneaċta gan spás;
A's a gcrainn sicamór do ṁill,
Le cuisne mór gan ċáird.

48 Thug sé an sin a n'áirnéis suid,
Do ċloiċṡneaċt sgaiṫeaċ ġéar;
'S le slaiġdib teine-deallainiġ,
Loisg sé fós a dtréad.

49 Fęrg a's fraoċ, a's aingiḋęċt ṁór,
Oirṫa do ċuir go grad;
Do ċuir droċ-aingle fós na męsg,
Le'r claoiḋęḋ iad air fad.

50 Dá ḟraoċ do riñe beallaċ réiḋ,
'Nanam níor ġleiṫ ó'n mbás;
A mbeaṫa ṫreaġ ṫug ṫarais fós,
Do ġalar 's ṗláiġ gan ċás.

51 Agus añsa n'Égipt buaileaḋ leis,
Gaċ céad-ġein a bí añ;
Toġa a neirt a bpailliúnaib,
Buaileaḋ do ṁuintir Ham.

52 Aċ ṫug se 'maċ a ḋaoine féin,
Mar ċaoireḋ go mín mall;
'S mar ṫréud roiṁ aoḋaire ṫreóir iad,
'S an bḟaraċ mar buḋ ċall.

53 Do ṫreóraiġ se iad as go slán,
Gan eagal a's gan sgáṫ;
Aċt air a naiṁdib d'iaṫ an cuan,
'S 'an ḟairge rin a mbáṫ.

54 Go himlib ionuid naoṁṫa féin,
Thug-se a ṗobal leis;
Go nuge an tsléiḃe ċoisin se,
A's ġnoḋuiġ a láṁ ḋeis.

55 Theilg-se na gceinte rómpa 'maċ,
'S a noiġręċt roiñ le crañ;
Do ċlañ Israel ṫug se 'nait súd,
Chum coṁnuiḋe ḋéanaṁ añ.

56 Chuireadar caṫúġ 's brostuiġ siad,
An Dia is áirde glóir;
Níor ġeill agus níor ċoṁead siad,
D'a ręċta mar buḋ ċóir.

57 Aċ d'fill siad mar a sínsęrra,
Go fęlltaċ air a nais;
Mar boġa cealagaċ ċlaon siad,
A's lúb siad uaiḋ gañ ċeas.

58 Le na níoṁaiġiḃ a's áitiḃ árd,
Chuir siad fęrg air a's éud;
59 Trá ċuailiġ Dia, ġaib fuaṫ 's grain,
Ro ġairg re hIsrael.

60 Ioñas gur ṫréig a ṗáilliun féin,
A Siló bí go sáṁ;
'S a ṗalluin fós do ḟocruiġ sé,
Air męsg a ḋaoine blaṫ.

61 Tug suas a nęrt a mbráiġḋęnas,
'S a ġlóir don naṁuid ṫréin;
62 Don ċloiḋioṁ ġéar ṫug se a ḟluaġ,
'S las feirg le 'nóiġręċt féin.

63 Do sméidiġ roga a ndaoine óg,
'Sníor mollaḋ fós a nóġ;
64 Na Sagairt ċuit le lañuiḃ géar,
'S níor sin a mbaintre'c bróin.

65 Añsin go luaṫ do ṁuisgil Dia,
Nar neaċ a ḃeiṫ, a súan;
'S mar duine árraċta ag gáir,
Tre iomad ólta fíon.

66 A's na ndeireaḋ ḃuail se go géur,
A naiṁde féin le táir;
A's ċuir se iad ó sin amaċ,
Go masla buan a's náir'.

67 'Aitreaḃ Jósep do ḋiúltaiġ sis,
Níor ṫoġ treiḃ Eṗraim;
68 Aċ ṫoga se Júdah, 's cnoc Ṡion,
Do b'ionṁuin leis gan ċaim.

69 A's a ṡanctóir ċuir se suas añ,
Nar lóngṗort árd ro deas;
A's mar an talaṁ socair teañ,
Do ṡíor gan ċorruiġ as.

70 Fós óglaċ Daiḃi ṫoġ, a's ṫug,
O ċró na gcaoraċ é;
71 A's ó leañṁuin na gcaoraċ trom,
Bhi tonṫaċ 'measg an spré.

A's ṫug se é do ḃeaṫuġaḋ,
Jacob a ṗobal naoṁ';
Nar sin a's ginéalaċ Israel,
Do b'oiġreaċt do ro-ċaoṁ.

72 Do réir iomláine a ċroiḋe féin,
Bheaṫaiġ se iad go beaċt;
Do réir deaġ-eólus fós a láṁ,
Threóruiġ se iad go ceart.

## LXXIX Psalm.

A'd' oiġreaċt ṫangadar a Dhé,
Na geinte air gaċ taoḃ;
Carnaiḃ rinn d'Jarúsalem,
'S ṫruaill siad do ṫeampall naoṁ'.

2 Thugadar cuirp do ṡeirḃíseaċ,
Nar ḃiaḋ do éun a naér;
A's feóil do naoiṁ mar ċoḃartaċ,
Do ḃeiṫeaċaiḃ an tsléiḃe.

3 A dtiomċioll fós Jérúsalem,
Do ḋoirteadar a bfuil;
Nar uisge mór tiomċioll fá gcuairt,
'S a gcuirp air sraiṫ gan ċil.

4 Támaoid ár scanáil 's ár bfonóid,
D'ár gcóṁarsanaiḃ féin;
Cuis magaiḋ agus tarcuisne,
Don ḋrong do ṫig ar ndéin.

5 A Dhé, ca fad beir tu fergaċ?
An mbeiṫ se ort go bráṫ;
An lassaḋ ṫ'éud gan aen stad,
Nar lasair teiṫ do ġnáṫ?

6 D'ferg amaċ air na geintiḃ doirt,
Ag naċ bfuil eólus ort;
A's air na ríoġaċdaiḃ nar ġoir,
Air ṫ'ainm a Dhia na bfert.

7 Oir d'uadar Jacob, 's árus fós,
'N'fásaċ ċuir ṡad e síos;
8 Peacaiḋ ár siñsior fós na cuir,
A gcuiṁne ḋuiñ a rís.

Tárṫuiġeḋ do ṫrócaire ṡiñ,
Le do ċaóiṁneas a dtráṫ;
Oir is brónaċ boċt ár gcor anois,
Ag tuitim ṡos gaċ lá.

9 A Dhé ár slánuiġṫe cabruiḋ siñ,
'Bhríġ ġloire ṫ'ainme féin;
Ar son ṫ'ainme saor sin a's glan,
'O ár bpeacuiḋe ro ċlaon,

10 Cred fá go nabraid ciñeaċa,
Ca bfuil a nois a nDia?
Nerg na ngeinte go naiṫeantar,
An Tiġearna ár dTriaṫ.

Le dioġaltas a' gaḃail dóiḃ,
Oir doirteaḋ leó gan ioċd;
Fuil neaṁ-ċiontaċ do ḟeirḃíreaċ,
Go húr agus go tric.

11 Osnaḋaḋ na bráiġde tigeaḋ fós,
A'd laiṫir a Dhé na bfeart;
San drong do hórduiġeaḋ ċum báis,
Saorsa re méid do neart.

12 Agus taḃair d'ar gcóṁarsanaiḃ,
Na mbrollaċ díol a mbéum;
A's gaċ masla dá dtug siad duit,
Fill seaċt nuair orṫa féin.

13 Caoireaḋ t'inḃir 's do ḋaoine sin,
Molamaoid ṫu do ġnáṫ;
A's cuireamaoid a gceill do ċlú,
´O ḋín go dín go bráṫ.

## LXXX Psalm.

Aoḋaire Israel, eisteaċd, t'ḟir,
Noċ stiúir Ióseṗ leḋ' láiṁ;
Tusa ḟuiġeas a measg ċerubím,
'Deallrúġaḋ 'maċ gan táiṁ.

2 A láiṫir Eṗraim a's Benjamín,
Agus Manasse fós;
Duisg do ċóṁaċt, agus tair,
D'ar saoraḋ mar is nós.

3 Fill sin arais a Dhé na bfẽrt,
Tog oraiñe suas go hárd;
Deġ-ḋẽllraḋ glan do ġnúis a nois,
A's saorṫar sin gan ċaird.

4 Cia fad a bias tu fẽrgaċ borb,
A Ṫiġẽrna a's a Dhé;
Re guiḋe géar do ṁuintire féin,
Ta 'géiric ort gaċ ré.

5 Do ḃẽṫuiġ tu do ṡluaġ go léir,
Le haran déur a's bróin;
A's tóṁas fairsiong ṫug tu dóiḃ,
Do déora goirt re nól.

6 A's rin tu sin mar imrẽsan,
D'ar gcóṁarsanuiḃ féin;
A's mar aḃar magaiḋ ta sin,
Ag ár naiṁdiḃ go léir.

7 Fill siñ arír, a Ḋé na slóiġ,
Tóg oraiñe suas go hárd;
Deallraḋ glan do ġnuise a Ḋé,
A's saorṫar sin léd' ġrás.

8 As an 'Égipt ṫug tú fíneṁuin,
'S na geinte ṫeilg tú 'maċ;
A's ṡuiġiḋ tusa 'nionad súd,
An ḟíneṁuin úd fá seaċ.

9 Solaṫair tu áit dí, a's ġaib,
Sí fréuṁ go daingion teañ;
Led' beñúġaḋ gur líonaḋ lé,
An tír o ċeañ go ceañ.

10 Na sléibte árda d'foluiġ sí,
Le sgáile a duile féin;
A géuga bí mar ċedair breġ,
Ag leaṫnúġaḋ faoí ṡéun.

11 Do ċuir amaċ go nuig' an ṁuir,
A beangáin míne réiġ;
A's a gabláin air fad fá ṫreóġ,
An abuin áluin ġléiḋ.

12 A fallta cread fá'r brisḗḋ leat,
Ioñas go bful gaċ neaċ;
Ṫéiḋ seċaḋ ⁊ an mbótar ṁór,
Da sgoṫaḋ leó fá seaċ.

13 Na toirc a ṫig ó'n gcoill amaċ,
Da toċlaḋ síos go cré;
Na beṫuiġ allta an ṁaiġe fós,
Da hiṫiḋ suas gan réiġ.

14 Fill, guiḋmid ort, a Ḋia na sluaġ,
Aṁairc o neaṁ a nuas;
Féuċ a's fiosruiġ féin anois,
D'fíñeṁuin féin le truaġ 's.

15 A's an fárċrañ do ṗlanduiġ tú,
Le mor-neart do deis-láiṁe;
'S an beangan úd do neartuiġ tú,
Duit féin le luṫ gaċ tráṫ.

16 Le teine ata si air na dóiṫ,
A's ta si gearrṫa síos;
Re haċṁusan do ġnuis a Dhé,
Neaċaid si fós fa sgíos.

17 Air ḟear do deas-laiṁ féin a Dhé,
Go raiḃ do laṁ go tréun;
Air ṁac an duine riñeaḋ leat,
Da neartuġaḋ duit féin.

18 Nar sin ni ḟillfeam uait arís,
Aiṫbeoḋuiġ sin gaċ ló;
A's goirfiḋ sin air t'ainm an sin,
Cóṁ fada a's beiṫmíd beó.

19 Fill sin a rís a Dhé na slóiġ,
A's foillsiġ féin gan spás;
Deaġ-deallraḋ glan do ġnuis a nois,
A's saorfar sin led' ġrás.

## LXXXI Psalm..

Luaṫġairiġ ċum Dé, fos búr neart,
Do Dhia Jacob ro ḃiñ;
2 Glacaid psailm agus tiompán fós,
Sailtir a's clairseċ ġniñ.

3 Séidiġ an stoc 'san ġẽluiḋ nuaḋ,
A laeṫiḃ ġnaṫaċ féil;
4 Buḋ rẽċt súḋ ag Dia Jacob fós,
'S buḋ dliġeaḋ d'Israel.

5 Do Jóseṗ d'órduiġ súḋ mar ṫeist,
Tríd a n'Egipt nuair a ċuaiġ;
Do ċualaḋ caint a's cómraḋ an̄,
Nar ṫuigẽs iar na luaḋ.

6 'O'n ualaċ ṡaor me 'ġuala-san,
'O na hoiġnib a láṁ';
7 A mbuaiḋrẽḋ ġoir tusa orram,
A's ṡaor me tu go caiḋ.

A nionaḋ diaṁar na tóirniġe,
Do ḟrẽgair mé do ġlaoiḋ;
Táiṁ re huisgeaḋuiḃ Meribah,
Do ḋẽrḃ me ṫú maraon.

8 'Eist mo ṗobal a's déanfaḋ duit,
Fiaḋnuise ġlé ġaċ tráṫ;
Na eistẽn̄ tú re guṫ mo ḃéil,
'O a Israél do ġnáṫ.

9 Ionadsa na bioḋ am air biṫ,
Dia coiṁṫiġeaċ na claon;
'S do Dhia cóiġċríċe ni ċlaonfair,
Tú, ṫu-féin síos maraon.

10 Is mise an Ti'arna do Dhia,
O 'n'Egipt suas ṫug tú;
Go fairsiong fosgul-si do ḃéul,
A's líonfad e le clúḋ.

11 Gideaḋ ni ṫug mo ṗobal féin,
'Eisdeċt do ġuṫ mo ḃéil;
'S níor úṁlaiġ dam an-ṁuntir úd,
Do ġineḋ ó Israel.

12 Mar sin do ṁian a gcroiḋe féin,
Do léigios dóiḃ imṫeaċt;
'S an a gcóṁairle féin gan ċéill,
Do ṡiúḃaladar gan ċeart.

13 'O da ngéillfidís mo ṗoball dam,
A's éisteaċt le mo reaċt;
A's fós da ngluaiseaḋ Isaráel,
A'm' ṡliġṫiḃ féin go ceart.

14 A naiṁde smaċtóiġin go luaṫ,
Le buaḋ da leaga síos;
A's d'fillfin, air a neascairdiḃ,
Mo láṁa da gcur fa ċíos.

15 Luċt fuaṫa an Ti'arna mar sin,
Go faṫaċ d'úṁlóġ Dhó;
Do ḃeiṫ a naimsir-sen an ḃúan,
A's marṫanaċ gan ġó.

16 A's beaṫóċaḋ se iad go húr,
Le méutus cruiṅeċta;
'S a sáiseaṁ fós don ṁil is féin,
Ar láim na carraige.

## LXXXII Psalm.

A gcóiṁṫionól na dtréun a tá,
Na ṡeasaṁ Dia na bḟeart;
A meas na nDee do beir se breiṫ,
Le coiṁṫrom a's le ceart.

2 Cia ḟad a beiṫ sib ag bréiṫniúġ',
Go héugcórac ár gcúis;
Tabairt saoi-breiṫ leis na daoiniḃ daoi,
Dá mear do réir a ġnúis.

3 Do daoine boċd a's dilleċta,
Déanuiḋ-se dion le ceart;
Searuiḋe cóir dóiḃ súd do ġnáṫ,
Ta craiḋte fann gan neart.

4 An tainis lag' sa deóraiḋ truaġ,
Sior-ḟuasgail dóiḃ 'na bḟéiḋm;
Tabuir o láiṁ an urċóiḋiġe,
Deaġ-ḟaoraḋ dóiḃ go tréun.

5 Eólus na tuigse ní'l aco,
Ag siúbal a ndorċadas táid;
Ta bunáite na talṁan fós,
Air gcorruiġ' as a náit.

6 Is dée sib (dubairt me) 's gur mic,
Don ti as áirde añ;
7 Aċ mar ḋaoine eile ġeḃṫaoi bás,
'S mar uaċdaráin go fañ.

8 Dhia éiriġ air an dtalaṁ déan,
Deġ-ḃreiṫeaṁnas go grad;
'Oir ġeḃair mar oiġreaċt duit ḟéin,
Na cineaḋaċa air fad.

## LXXXIII Psalm.

Na bíse a'd' ṫoċd, anois, na bí,
Boġar a Dhé ar neirt;
Na bí a'd' ċóṁnuiḋe 'nam ar ndíṫ,
'Dhia ċóṁaċtuiḋe an ċeirt.

2 'Oir féuċ a tá do náiṁde tréun,
Re feirg a's buaiḋreaḋ árd.
'S an dronġ úd leis do ḟuaiṫ'ean tú,
A gciñ do ṫóg a náird'.

3 Có'irle naigneaċ ġab'dar go claon,
'Naġaiḋ do ṁuintire ḟéin;
A naġaiḋ d' aon foluiġeaċ caoṁ,
Do ḋealḃadar droċ ṫéuim.

4 A deir siad, tigiḋ liñ dá sgrios,
O beiṫ nis mó na sluaġ;
Do ċum naċ mbíoḋ air Israéil,
Iomráḋ go bráċ na luaḋ.

5 Re na ċéile ċóṁairlíġeadar,
'S ad' aġaiḋ ceangal rin̄;
6 Pailliūn 'Edom a's sliocht Ishmael,
Moab 's na Hagarīn̄'.

7 Gébal, Ammon a's Amalec,
Na Ṗilistīniġ a's slóiġ Ṫior;
8 Cheangail Asur leó 's buḋ cōnġnaṁ iad,
Do ċlan̄aiḃ Loit go fíor.

9 Mar rin̄eaḋ leat air Ṁidian,
'S air Sisera lé ċéil;
Air Iabin ag abūin Chīson,
Déan orra rúd dá réir.

10 Do ṫuit ag Endor a's do rin̄,
Mar aoileac iad don lár;
11 Air 'Oreb mar rin̄ tú 's air Séeb,
Dean air a nuaisle táir.

Mar Shéba fós, a's Salmún̄ah,
Déan a nuaċtaráin go léir;
12 Dubairt glacam mar oiġreaċt ċúġain,
Tīġṫe an Dé go saor.

13 Dean iad mar roiṫlean, o mo Dhia,
Mar ċon̄laċ 'dul le gaoiṫ;
14 Mar loisgeas teine an ċoill fós,
No lasair sléiḃte ċnaóiḋ.

15 Nar ḟin, léd' anḟád orra súd,
Dean ainlęnṁuin go dian;
Agus búaiḋir iad léd' doinęn ṁóir,
Dá ndíbirt 'réir do ṁian.

16 A néadain líon le masla ṁór,
Le lasaḋ gruaḋ gaċ ré;
Go nuig a nuair a niarṫar leó,
Th'ainm ġlórṁar féin a Dhé.

17 Claoiḋtear agus buaiḋęrṫar iad,
Go síoruiḋe a's go Deó;
Bíoḋ náire orra a's meṫaiḋís,
Gan sosa a's gan sóḋ.

18 Go mbeiṫ ḟios aco gur tú aṁain,
D'ar ainm Jehóbah tréun;
Tha'd uaċdarán ós cioñ gaċ tír,
'S an doṁan air fad faói'n ġréin.

## LXXXIV Psalm.

Cręd é a ġeanaṁla ṫ'ionad suiḋe,
Jehóbah ṁóir na slúaġ;
'S ro taiṫnęṁaċ liomsa d'árus naoṁ',
A Thiġęrna na mbúaḋ.

2 Ta m'anam meat ag méid a ṁian,
A gcúirtib Dé gaċ ló;
Mo ċroiḋe a's m'ḟeóil ag gárṫa maċ,
Chum an Dé a ta beó.

3 Feuċ fuair an súd an gealbañ beag,
Tiġ cóṁnuiġṫe maiṫ do féin;
San ainleóg gablaċ marangcédn',
Do ṡoláiṫir nead'na féidm.

A's taisgion sí an sin a heóin,
'S a bfallaċ beg gan ċlíd;
Ag t'altóraib féin a Dhia na slóg,
Mo Thiġerna 's mo Ríġ.

4 Is beñuiġe an drong 'na gcoṁnuiḋe tá,
A'd' arus naoṁṫa 'Dhé;
Oir beir siad mar is cúbaiḋ dóib,
Mór-ṁollaḋ duit gaċ ré.

5 Is beañuiḋe an té sin dá bfuil,
A nert ionad gaċ lá;
An drong dá bfuil 'na gcroiḋe a stiġ.
Do ṡliġe féin do ġnáṫ.

6 An drong sin ṫríd ġleañ Bhacca ṫé'is,
Aṁuil ṫiobruid ġníd é;
A's líonaid fertuñ ṫig a nuas,
Na loċain a's an ċré.

7 Sion-ġluaisid siad mar sin gan sgíos,
Ag dul o nert go nert;
A Sion ċíġfiġer iad fá deóiġ,
A láṫair Dhé na bfert.

8 Dhia na slóġ, cluin m'úrnuiġ féin,
Dhé Jacoib éist go grad;
9 A Dhé ar sgiaṫ, dearc, agus féuċ,
Air ġnuis ṫ'ungṫaiġ gan stad.

10 Is fearr lá a'd' ċuirt na míle ló,
B'fearr leam beiṫ 'dóirseóraċt;
A nárus Dé, na'm' ċóṁnuiḋ fós,
A bpailliuin aingídeaċt.

11 'Oir 'sgrian 's as sgiaṫ Jehobah Dia,
'S e beir grás a's glóir;
Ni ċuinneóċaiġ se maiṫ air biṫ,
'On droing a ṡiúblas cóir.

12 A Thi'earna a's a Dhia na slóġ,
Is beannuiġe e go fíor;
An duine sin ċuirios ionad,
A lan-dóċas do ṡíor.

LXXXV Psalm.

Bud ġrádaċ a Thi'earna bí tú,
Dod' dúṫaiġ aoibin féin;
'Jácob as braiġdeanas air ais,
Thug tu arís faoi ḟéun.

2 Cionta do ṗobail ṁaiṫ tu dóib,
'S d'foluiġ tu 'nuile loċd;
3 Do díbfearg uile rug tu leat,
A's d'fill ón ḟearg bí ort.

4 A Dhé ar slánuiġṫe fill ṡin,
A's ṫ'fearg cóimeḋ-si uaiñ;
5 An mbeiṫ tu feargaċ liñ go braṫ,
Da congḃail ó ḋin go ḋin.

6 Naċ ndéantar leatsa 'Dhia na ngrás,
Arís sin aiṡoc beó;
Go ndéanaid do ḋaoine ceart féin,
Gáirdiuġ' ionad gaċ ló.

7 Taisbéun do ṫrócaire ḋuiñ 'nois,
A Thi'arna a's a Dhé;
A's deónuiġ ḋuiñ do ṡláinte fós,
A's ṫ'furtaċd féin gaċ ré.

8 Cluinfiod cread a déaras Dia 'nois,
Le na ḋaoin' labras síṫ;
'S re na naomaiḃ go naċ ḃfillfid,
Chum éigcríonaċt na ḋiṫ.

9 A slánuġaḋ tá 'ngar don drong.
D'ár b'eagal é go fíor;
Go náitríġiod glóir 'nar nduiṫċe fós,
Go marṫanaċ 's do ṡíor.

10 Tha trócaire agus fírinñ ġlan,
Iar dtárla lé na ċéil;
Ta fíréuntaċt agus síoṫċáin,
Ag pógaḋ béul re béul.

11 Fárfaiġ ar an dtallaṁ a níos,
Fírinne go maireċ úr;
A's ó neṁ a nuas fíréuntaċd,
Feuċaid oirinn air sír.

12 Is aṁluiġ beir Iehóbah dúinn,
Ní maiṫ go toirḃeartaċ;
A's beir ár bfearan a's ár bfonn,
Deaġ-ṫorad trom amaċ.

13 Síor-ġlúaisid ceart a's fíréuntaċd,
Na ḟiadnuise go réid;
A's cuirfid inn air sliġe a ċéim,
Go díreċ stuiriġ sé.

## LXXXVI Psalm.

Claon do ċluas anuas a Dhé,
'Oir ṫáine ainnis truaġ;
2 M'anam cóiṁéad óir naoṁṫa táim,
A Dhé saor me go luaṫ.

Do ṡearḃḟóġantuiġe noċ ċuirios,
A dóċus ionad do ġnáṫ;
3 Déan trócaire orm 'Dhé na ngrás,
'Oir éiġim ort gaċ lá.

4 Déan anam do ṡearḃḟóġantuiġe,
Go gáirdeaċ le mór-ṡearc;
'Oir is ċuġadsa a Ṫhi'arna Dia,
Ṫóġaim m'anam a'm' airc.

5 'Oir ṫusa a Thiġerna ṫáir,
Ro ṁaiṫḟeaċ agus maiṫ;
A's sár-ṫróċaireċ do ġaċ naén,
Do ġoireas ort gan ṁeaṫ.

6 Eist m'úrnaiġ, Dhia, a's t'aír fa ndeir,
Guṫ ġearánaċ mo ċaói;
7 Tá mo ḃuaiḋearṫa ġáirfiod ort,
'Oir freaġóra tú mé.

8 A meas na nDée, ni ḃḟuil a Dhia,
'Ean-neaċ is cosṁuil riot;
Na néiṫe air biṫ is cosṁúil ris,
Gaċ gníoṁ a riñeaḋ leat.

9 Tiocfaid gaċ cine riñeaḋ leat,
A's sleaċtfuid duit a Dhé;
A's béaraid glóir a's molaḋ árd,
Dod' ainm-se feaḋ gaċ ré.

10 Do ḃríġ a Dhé go ḃfuil tú mór,
'S go ndéantar néiṫe leat;
Ta míorḃuilteaċ, 's tu féin aṁáin,
Dia cóṁaċtaċ na ḃfeart.

11 Do ṡliġṫe teaguisg dam a Dhia,
'S a'd' ḟírinn gluaisfeaḋ mé;
Chum eagla t'ainme-si beiṫ orm,
Claon mo ċróiḋe ċúġad féin.

12 Lem' uile ċroiḋe mollaim-se tú,
A Thiġerna mo Dhia;
'S dod' ainm ro uasal beirim fós,
Glóire go braṫ a Thriaṫ.

13 'Oir 's mór do ṫrócair' damsa, 'Dhé,
A's fós ó ifrionn ṡíos;
Fuasglaḋ ṫug tú ar m'anam boċt,
A's ṫóg tú é a níos.

14 Na húaibriġ d'éiriġ suas, a Dhé,
A'm' aġaiḋ go han-ḋian;
A's drong fóiréigneċ m'anam d'iarr,
Dod' diúlta-sa o ċian.

15 Aċt tá tú-sa a Thi'arna Dia,
Grásamhuil trócaireċ;
Ag fulang a bḟad le droċ-beirt,
A'd' ṫrócair' fírinneċ.

16 Féuċ orm agus trócaire déan,
T'úir neart dod' óglaċ féin;
Do ṁac ṫinneilte fós maraon,
Déan fuasglaḋ air a nḟéiḋm.

17 Cómharṫa ċum maiṫesa déan 'Dhé,
Rium a radarc mo ná'iḋ;
'Bhriġ néirt a's fóir'tin uaitse féin,
Bíḋ náire orra gan ċairḋ.

## LXXXVII Psalm.

Añsna sléibtib naomṫa a tá,
2 Bunait ionṁuin ar nDia;
Geatuiġe Ṡion is ionṁuine leis,
Na Iácob 's ionad suiḋe.

3 Neiṫe ro ġlórṁar laḃ'rtar ort,
A ċaiṫir áluin Dé;
4 Luaiġfead air Rahab 's air Bhabilon,
Leis an luċd d'ár aiṫin mé.

Air Palestín 's air Thírus dearc,
Le súil 's gaċ áit do ċí;
An Etiopia mar an gcéadn'
An fearso rugaḋ inti.

5 A dtaoḃ Ṡion a deirtear so,
Rugaḋ an fearso fós;
'S an fear úd, an tí is ro árd,
Dainġneóċa í go cóir.

6 Tráṫ sgríobṫar Dia le cuiṁne ṁaiṫ,
Na poibleaċa fá leiṫ;
Añsoin airṁeóċaiġ gur b'an súd,
Bhí'n fear so air na breiṫ.

7 Aosdána bín a bí an súd,
A's luċt seanma dá réir;
'S ionadsa-féin a Dhia na ngrás,
Mo ṫobar tá go léir.

## LXXXVIII Psalm.

'Thi'arna a Dhé mo ṡlanuiġṫe,
Or ġoir me d'oiḋċe 's la;
2 A'd' laiṫir tigeḋ m'úrnaiġ fós,
A's m'éiġṁe eist do ġnaṫ.

3 Oir m'anam lan do uilc atá,
'S mo ḃeṫa 'nga don uaiġ;
4 'Airiġṫer me mar neċ ṫeid síos,
Don log a's me gan ḃuaiḋ.

5 Mar na marḃa luiġes san uaiġ,
Saor air a mesg gan ḃriġ;
Gearrṫa amaċ léd' laiṁse taid,
'S ó d' ċuiṁne níos mó ċóiḋ'.

6 San log íoċtarac ċuirir mé,
'Ndorċadas go doṁain;
7 Do ḋíḃfeirg ċóṁnuiġes orṁsa,
'S do buaiḋrir me léd ṫonn.

8 Chuir tu mo luċt cumuin ḃfad uaim,
Nar úaṫḃas táimse ḋóiḃ;
Air m'iadaġ astiġ atáim fós,
Gan teċt amaċ níos mó.

9 No ṡúil do ġní doilġios, cionnus,
Táim a mbua'rṫa'sa gcráḋ;
No lama ṡin me ċúgad a Dhe,
A's ġoir me ort gaċ lá.

10 Do iongánta do ḟloiġ na marḃ,
A Dhé a noċṫfad tú;
A néirreóċuid fad a níos arís,
Dod' ṁollad-sa le clúd?

11 Do ṫrócaire a's do ċaoimhnis glan,
An bḟroillseoċar san uaiġ?
Air ṫ'fírinne a ndíoṫlaiṫriúġ',
Le neċ a dtiobra luad?

12 A naiṫionta 's a dorċadas?
Th'obair ro iongantaċ;
No a mbí'on a dtír an dearmaid,
Eólus air ṫ'fíréuntaċt.

13 Aċt ċúġad-sa gairear o mo Dhia,
Go moċ ṫéid m'úrnaiġ suas;
14 'Dhia ca far ṫeilg tu m'anam uait,
'S far ceil tu uaim do ġnúis?

15 O m'óige táme air mo ċrád,
Ro dlúṫ do ḃás a's uaiġ;
Fulingim ṫ'uaṫḃása go mór,
Tá me a mbuaidreaḋ ċrúaid,

16 Chuaid ṫ'fearg aidṁéil ṫorum go trom,
Chlaoid ṫ'uaṫḃáis me gan lúṫ;
17 Nar uisge a'm' ṫiomcioll d'iad fad,
Air fead an laoi go dlúṫ.

18 No ċaraid ċuir tu uaim a bḟad,
N'fer gaoil ṫug damsa grad;
'S an luċt d'ár b'aiṫne mise fós,
A ndorċadas a tá.

## LXXXIX Psalm.

Trócaire an Ti'arna cánfad mé,
Go braṫ lem' ḃéul go biñ;
Foillseóċad me t'fírinñe ġlan,
Do gaċ ginelaċ 's diñ.

2 'Oir dubairt me féin cuirfí'r suas,
Trócaire 's ceart go braṫ;
Añsna flaiṫios t'fírinñe ċeart,
Dainġneóċa tú do ġnáṫ.

3 Coñrad do riñes féin go derḃ,
Lé m' daoiniḃ toġṫa féin;
A's ṁionuiġ me go fírinneċ,
Do Dhaiḃí m'óglaċ féin.

4 Dainġneóċad me do sliocd go braṫ,
A's do ċaṫaoir ríoġa fós;
Suiġeóċad me go daingion teañ,
O din go din le sód's.

5 Molfuid na neaṁda árd go biñ,
Do ṁíorḃuilíde a Dhé;
A's t'fírinñe a gcóṁṫionól,
Do daoine naoṁṫa glé.

6 Oir cia ansa spéir is féidir,
Do ċomóraḋ ris an dTriaṫ?
No cia ta 'measg na gcómaċtaċ,
Cosṁúil ris an árd-ríġ?

7 Is cóir eagla beiṫ roiṁe Dhia,
A gcóiṁṫionól na naoṁ;
Agus móḋ do ṫabairt do os cionn,
A bḟuil na measg go caoṁ.

8 O Thi'arna a's a Dhia na sluaġ,
Cia'n Triaṫ is cosṁuil leat,
A's dod' ḟirinne ro ġlé-ġlan,
A'd' ṫiomċiollsa go beaċt.

9 Riaġluiḋe tu uabhar 'nḟairge ṁóir,
'S tu ċuireas iad fuiḋ reaċd;
Na tonna árd traṫ eirġios ḟad,
Coisgion tu iad le smaċt.

10 Mar ḋuine tolta dul do'n éug,
Do briseaḋ Rahab leat;
Do naiṁde sgréiḋ tú o ċéile fós,
Le tréin do láṁ' 's do neirt.

11 Is leatsa a Dhé na flaiṫeaṁnuis,
'S an talaṁ fo nár mbonn;
'S tu daingniġ fós an ċruinne cé,
Le lánn do ċoraḋ trom.

12 An áird ṫuaiḋ agus ḋeas maraon,
Do ċruṫaiḋ iadsan leat;
Sliab Thabor agus Hermon árd,
Ghníḋ luaṫġáire go hait.

13 Ta Rí agad go neartṁar teann,
A's do láṁ láidir tréun;
A Dhé a tá do ḋeaslaṁ fós,
Ro árd mar an gcéadn'.

14 Nar áit suiġeaḋ dod' ċaṫaoir ríoġ',
Ta cóṫrom agus ceart;
Bíḋ trócaire 'gus fírinn fós,
Dul roiṁ do ġnúis go beaċt.

15 'S beannuiġṫe an dronġ' ṫuigeas fós,
An ḟúaim ṫa aoibinn ait;
A solas glan do ġnuis' a Dhé,
Síor-ġluasaiḋ siad go ceart.

16 A t'ainmse biaiḋ siad ar feaḋ'n lae,
Go haoibinn mar buḋ ċóir;
A's an ṫ'fíréuntaċt-sa maraon,
'Arḋóċar iad go mór.

17 'Oir 's tusa maise 's glóir a neirt,
Is tusa 'ṁain a Dhé;
'Ar nadarc an do caoiṁneas cæṁ,
'Arḋeóċar leat gaċ ré.

18 Oir 's ón dTiġerna Dia na bḟert,
'Ar ndíden a's ar sgiaṫ;
Se an taon ro naoṁṫa Israel,
'Ar Riġ agus ar dTriaṫ.

19 An-soin a dtaibse labair tú,
Le d' naoṁ a Dhé go cert;
Dubairt tu don trêun d'fuaisgil me,
'S an toġ' d'árdui's ó'n bḟeċt,

20 Daiḃi an neċ do fuaireḋ lem,
No ḟeirḃíseċ ro ċaoṁ;
Se sin an te do húngaḋ leam,
Go húr lem' ola naoṁ'.

21 A's soicreóċa mo láṁ do ḟior,
Go dileas daingion léis;
Do ġníḋ mo riġ cúṁaċtaċ trêun,
A nertúġaḋ re treis.

22 Namaid ni ḋén fóiréigion air,
Na mac an ċorbuiġ brón;
23 'S na láiṫir eascairḋ' claoifiḋ me.
'S air luċt a ġrán beiṫ léon.

24 Aċt beiṫ mo ṫrócaire maille ris,
A's m'fírinn' mar an gcéadn',
Biaiḋ adarc fn a'm' ainmfi fós,
Arduiġṫe go han-trêun.

25 A laṁ-san cuirfead aṅsa ṁuir,
'S na haiḃniḃ a laṁ dear;
26 Cairuic mo ṡlanúiġṫe' deir riom,
N'aṫair mo Dhia 's mo ṫreir.

27 No ċeid-ġein déanfad de maraon,
Níor áird' na Ríġṫe críoċ;
28 No ċunrad seasfad daingion búan,
Do ċúimniuġ' ġrás do ṡíor.

29 A's bḟearrfad a a ṡlioċt go buan,
Go mairfid siad go braṫ;
'S a ċaṫair ríoġa uasal árd,
Nar læṫe neiṁe breaġ.

30 Na ṫréigid a ċlann mo dlíġead,
'S naċ siubólaid ann mo breiṫ;
31 'S go dtruaillfí'r leó mo reaċta naoṁ',
A's m'aiṫeanta fa leiṫ.

32 Fiosróċaiġ me a loċt le slait,
'S a gcronn le builliḃ cruaiġ;
A bpeacuiḃe fiosróċuiġ mise fós,
Le sġúirsiḃ bíos go truaġ.

33 Laris sin mo ċaoiṁneas gráḋaċ,
Ni bainfid de do ṡíor;
Ni ḟulionġfad go ndeanfuid bréug,
Dom' ġeallaṁna tá fíor.

34 Mo ċóiṁċeangal ni brisfear leam,
Na'n cunnaḋ riñis leis;
'S an focal ċuaiḋ as mo ḃéul,
Go bráċ ni ċlaocloiġ mis'.

35 Aon-uair do ṁionuiġ me go fíor,
'S an dar mo naoṁṫaċt féin;
Do Dháiḃi ta na óglaċ dam,
Choiċe ná déanfain bréug.

36 Aċ bi a ṡlioċt 'sa ġinealaċ,
Buan marṫanaċ go bráṫ;
'S a ċaṫaóir ríoġa mar a ngréin,
As mo ċoine-se do ġnáṫ.

37 Biaiḋ se 4 na daingioniúġaḋ,
Nar an ġeluiġ go bráṫ,
'S mar ḟiaḋnuise 's na flaiṫios ṡuas,
Go fíriñeaċ gaċ tráṫ.

38 Aċ ṫeilg tu uait a's ṫréig go tur,
A's ġaiḃ tu grain anois;
A's ré d' úngtaċ féin go mór fós,
A ḃfeirg a ḃi tú ris.

39 'Oir coñraḋ d'óglaċ féin a Dhé
Do ḃris tú e le táir;
Sa ċoróin uasal ṫruaillíġ leat
Dá teilgion fós air lár.

40 A ḟalta fós do ḃriseaḋ leat,
'Sa ḋaingne ċeilgior síos;
41 A ngaḃan an tslíġe creċaid é,
'S a ċómarsain ḃeir sgíos.

42 Lám ḋeas a naṁuid ṫog tu suas,
Easċairde miṅis ait;
43 Faoḃar a ċloiḋeam ḋ'iompó'is air ais,
'S an gcaṫ níor ṫugais nert.

44 Choisg tú a ġloir, 's a ċaṫaóir ríoġ',
Do leag tu síos air lár;
45 A's aimsir 'óige geirrioḋ let,
D'ḟoluiġ tú e le náir'.

46 Cá fad a Ṫiġearna ḟoileóiġ tú?
A nḋéanfaḋ tu go brát?
An loisgfaḋ t'ḟeag mar ṫeine teiṫ,
Choiḋċe agus do ġnát?

47 Cuiṁniġ fós a's tabair fá nḋer,
Giorra mo ré 's mo ló,
Cread fár ċruṫiġear síolraċ A'ṁ,
Nar ḋioṁaoinear no ċeó.

48 Cia he an neaċ na beaṫa tá,
An báis naċ ḃfeicfear leis?
Mo anam féin o láṁ na huaiġ,
An saoruiġ se le treis?

49 Cá bfuil do ṫrócaire ċaoiṁ a Dhé?
Do ṫeasbeun tú ó ṫus;
Do ṁionnuiġis an t'firinn ċeart,
Do Dhaibi, ċongbail suas.

50 Cuiṁniġ a Thi'arna scanail trom,
Do ṡeirbíseaċ go léir;
A's mar iomċruim-se a'm'uċd,
'O 'uile ċine ṫréin.

51 Lé ar imdeargadar do ná'id',
A Thi'arna tu gan adbar;
Coisċéimiḋ t'úngṫaiḋ maslaiġ siad,
Gan gairm air do ċobair.

52 Nór-beannuiġṫe go raib se fós,
Jehobah láidir tréun;
Go siorruiġe suṫain fad gaċ ré,
Amen agus amén.

XC Psalm.

'S tu b'ionad cóṁnuiġ dúinn gaċ dín,
A Thiġearna na nglóir;
2 Sul a ginead na cnuic árd fós,
'S na sléibṫe beag na mór.

Sul ar dealbaḋ leat an talaṁ trom,
Nó'n cruinne ċé léd' neart;
O ṡíorrúiġeaċd go siorruiġeaċt,
Is tusa Dia na bfeart.

3 Go neaṁniḋ fillter leatsa fós,
An duine fan̄ da sgrios;
Agus a deir tu fós filliḋe,
A ċlan̄ 'Aḋaiṁ air búr nais.

4 Oir míle bliaġain a'd' laiṫir féin,
Táid mar an lá a né;
Tráṫ ṫeid siad ṫort is aṁluiḋe fós,
Mar ḟáire bé a ngné.

5 Beiriḋ tu leat iad mar le sruṫ,
Mar ċodlaḋ táid no suan;
Air maidin taid mar an bḟéur,
Go moċ ag eiriġ suas.

6 Air maidin bláiṫḟiġ se amaċ,
Agus claoċlóiḋ arís;
Am ṫraṫnóna crionfuiḋ go luaṫ,
Tairéis a ġearṫa síos.

7 'Oir meaṫamaoid an ṫ'ḟeirg ṁóir,
'S a'd' ḋíbḟeirg claóiḋte tur;
8 Ar bpeacúiḋe diaṁar 'sar gcionta,
Ar cóir leis do ġnúis 'ċuir.

9 Oir an do ḋíbḟeirg ár laeṫe,
Chuaiḋ ṫoraiñe fá seaċ;
A's caiṫmid ar mbliaġna air fad,
Mar sgéul do luaiḋfiḋ ngċ.

10 Siad lae ar mbliadna mar an gceadn',
Trí fiċċid bliadan a's deiċ;
'S ma éirġion tre a ṫuille neirt,
Cheiṫre fiċċiod bli'an do neaċ.

Gideaḋ ni ḃfuil 'na spionnaḋ súd,
Aċ craḋ a's buaiḋreaḋ ġéar;
Oir geartar 'maċ go tapuiġ é,
A's teiṫmid-ne go léir.

11 Cia da ḃfuil deaġ-ṫuigse a's fios,
Air neart do ċomuiġe ġéir?
Is aṁluiḋ fós mar d'eagla ṁóir,
Ta do ḋíbḟeirg don réir.

12 O teaguisg dúinn a Dhé na bfeart,
Ar laeṫe d'aireaṁ fós;
Do ċum ar gcroiḋe do ṡocarúġaḋ,
A naignídeaċt 'sa ród's.

13 A Thiġerna Jehoḃah ṁóir,
Iompoiġ arís, cia fad?
A dtiomċioll staid do ṡeirḃísiġe,
Gaiḃ aiṫreċas go grad.

14 Déan sinn a ṡasaṁ fós go moċ,
Led' ṫrócaire ċaoiṁ a Dhé;
Do ċum go mbeiṫmid aoibneaċ ait,
Ar fead ar lo 's ar ré.

15 Dean súḃaċ siñ do réir na lá,
D'ar ċráiḋ tu siñ go guirt;
Do réir na mbliaġan' na raib an tolc,
'Ar raḋarc a's siñ faoi buai'rt.

16 Taisbéun dod ṡeirbiseaċ do ġníoṁ,
Agus dá gclañ do ġlóir;
17 A's bíoḋ maise ár dtiġearna Dia,
Ag deallraḋ or'n go mór.

Na gníoṁarṫa do rin ár láṁ',
Súd socruiġ orrain go ceart;
Na ġníoṁarṫa do riñeaḋ liñ,
D'aingníġṫear iadsan leat.

## XCI Psalm.

An te sin aitiġios gaċ uair,
A nionad uaigneaċ Dé;
Fuiḋ sgáile 'nuile ċuṁaċtuiġ,
Buan-ċóṁnuiḋe ġníḋ gaċ re.

2 Deirimse anois a dtímċioll Dé,
Mo ṫearmon é 's mo neart;
Mo ḋaingion cuireaḋ dóċas añ,
Mo Dhia se Dia na bḟeart.

3 Go dearbṫa ó líon a nfiaġaiḋ,
Do ġníḋ se fuasglaḋ ort;
A's ġníḋ do ṡaoraḋ mar an ccéadn'
O ṗláiġ a's ġalar olc.

4 Léin' eile ġníḋ se d'ḟolaċ fós.
Do ḋóiġ bíon fá na sgéiṫ:
A's 'ḟírin̄ biaiḋ na luḃne dut.
Man sgiaṫ dod' ḋí'on gaċ re.

5 Ní beiṫ faitċios ort fá ċuir,
A nuaṫḃair an sa noiḋċ':
Na fós fa ċúis na soiġde bíos.
A rioṫ air fead an laoi.

6 Ní beiṫ faitċios ort fán bplaiġ.
'Tá 'triall a ndorċadas:
Na fós fá ċus a nulc a ḃíos,
A meaḋon lae re sgrios.

7 Biaiḋ míle tuitim ré do ṫaob.
Deiċ míle fós red ḋeis:
Aċ olc díoḃ soin ní ṫiġ a'd' ċóir,
Na ḃfogus dut le sgrios.

8 Aṁáin led' súilib feicfiḋ tu,
A's t'úir fá nder go cert:
Droċ-ḋuais is tuarasdal na ndaoiḋ,
Go cinte ċiġfer leat.

9 'Oir do'n Tiġerna Dia na ngrás,
Mo ḋaingion-sa gaċ am:
D'arus cóṁnuiġṫe rin̄ tú ḋe,
An te is áirde an̄.

10 Olc na earláinte ni bainfiḋ riot,
'S ni ṫiocfaiġ 'ngar dod' ṫiġ;
11 Air 'ainglioḃ d'ualaċ cuirfe sé,
Dod' ċoiṁéad iom̃a ḟliġe.

12 A's tógfaḋ siadsan ċusa suas,
Go hárd air barr a mbos;
D'eagla go mbuailfeaḋ air ċloiċ,
Ean uair air biṫ do ċos.

13 Air an léo'n 'sair an mbasilisc,
Do ḋéantar saltairt leat;
Sailteóraiṙ air a ndraġun dian,
'S air an le'on óg led' neart.

14 Do ḃríġ go ḃfuil gráḋ aige ḋam,
Saora ḋeanfáḋ me ḋó;
Do ḃríġ go raiḃ fios m'ainme 'ge,
Árdóċaḋ é gaċ ló.

15 Goirfiḋ se orm a's cluinfeḋ é,
'Na buaireḋ 'stáimse 'ge;
Saoirse a's glóire béarfaḋ ḋo,
Le mór-ḟuasglaḋ gan ċleiṫ.

16 Le saoġal fada a's marṫanaċ,
Sáiseóċaḋ e go mór;
Mo ḟlanúġaḋ do mar-an-gcéadn',
Foillseóċaiġ me go leór.

## XCII Psalm.

Bheiṫ ag tabairt búiḋeaċais do Dhia,
 Is maiseaċ maiṫ an níḋ;
A's psailm a ċanaḋ fós dod' ainm,
 Do ṡíor ós cionn gaċ Rí.

2 D'foillsiúġaḋ do ṫrócaire ċeart,
 Air maidin gaċ aon lae;
Agus t'fírinne san oiḋċe fós,
 Leis a ndrong d'ar b'ait é.

3 Air adḃa ċiúil na deiċ dtéud,
 A's air an tsaltair ġrinn;
'S air ċlairsiġ re guṫ fonnṁar árd,
 A ṡeinnear ceol go binn.

4 'Oir le do ġníoṁara, a Dhé,
 Luaṫġaireaċ rinnis mé;
A's a noibreaċa fós do láṁ,
 Gnidim meanmuin gaċ ré.

5 Cread e méad ṫ'oibreaċa, a Dhe,
 Do smuaint' mar dúib'gán 'táid;
6 Duine brúideaṁuil ni ṫuig' so,
 No an tóinṁid gan áird.

7 A nuair ḟásaid na cionntaiḋ luaṫ,
 A níos go tiub mar ḟéur;
Bráṫ bí'os fós luċt déanta uilc,
 Ag fás faoi bláṫ go léir.

Se sud is deireḋ dóib fa ḋeóiġ,
Go sġriosṫar iad do ṡíor;
8 Aċ ṫusa ata go bráṫ a Dhé,
'Ard-uirramaċ a's fíor.

9 'Oir féuċ do naiṁde féin a Dhé,
'Oir féuċ do naiṁde ġéir;
Meiṫfid siad, a's spréidfior fós,
Na daoine olc go léir.

10 Aċ m'adarcsa árdóċar suas,
Mar únicorn gan spás;
Le hola ġlóin neaṁṫruailliġ úr,
'Ungfair me led' ġrás.

11 Air m'easċairdib do ċí mo ṡúil,
Mo ṁian, 'scluinfid mo ċluas';
Mo ṫoil air luċt na haingíde,
A'm' aġaid éirġios suas.

12 Blaiṫfiġ an fíréun buacaċ breġ,
Mar ċran̄ ṗailme glas;
Mar ċéadar árd air Leban̄on,
Fásfuiġ go díreaċ bras.

13 An̄ luċt a ċuirtear a steaċ fós,
A dtiġ an Ti'arna Dé;
A gcúirtib greadnaċ árd ár nDia,
Sior-blaiṫfiġ siad gaċ ré.

14 San am na mbí' siad aosṁar liaṫ,
Bheir siad toraḋ amaċ;
A's bíḋ siad sultṁar le deaġ-ṁeas,
Agus úr méiṫ gaċ neaċ.

15 'Dfoillsiúġaḋ go bfuil mo Thi'arna,
No ċarraic láidir ċeart;
Agus na bfuil éigceart air biṫ,
San taon sin mór a bfeart.

## XCIII Psalm.

Tá'n Ti'arna mór a ríoġaċd ġlé,
Le mórdaileaċd gaċ am,
Air na éadúġaḋ fos le neart,
A's criosluiġṫe go teann.

Do ṡocruiġ leis an talaṁ go léir,
Go naċ gcorróiġfíḋ é;
2 Do ċaṫaoir ríoġa ta o ċian,
'S tu féin táir roiṁ gaċ ré.

3 A Thiġearna na tuilte ṫóg,
Do ṫóg na tuillte a nguṫ;
Tógfaid na tuilte suas go hárd,
A dtonna mór go tiuġ.

4 Os cionn ġoṫa na nuisgeaḋ mór,
Taḃásaċ ata tú;
Os cionn fuaim na mara go hárd,
A tá'n Ti'arna a gclú.

5 A ṫáid ṫ'fiaḋnuiseḋ ro ḋerbṫa,
Buan daingion agus fíor;
Is dod' ṫíġ is iomċubaiḋ fos,
Naoṁaċt a Ḋhé do ṡíor.

XCIV Psalm.

A Ṫi'arna Dia, is duit is dual,
Dioġaltas ceart le tréun;
'O a Ḋhé, dár dual dioġaltas,
Deallraiḋ amaċ ṫu féin.

2 A ḃreiṫiom ceart na talṁan, déan,
Ṫu féin a ṫógbáil suas;
A's íoc le luċt an uaibreċuis,
A luaiġeċt a's a nduais.

3 Ca fad a ġníḋ luċt aingideaċt?
Ca fad a Ḋhia do ní?
Luċt aingideċt úrġairdeċas,
Le ḣaoibneas mór gan díṫ?

4 Ca fad a luaiḋtear briaṫra leo,
A traċt air neiṫib cruaiḋ;
A mbeiṫ fad a síorċaint, an ṁéid,
Oibriġ's éigceart go truaḋ?

5 A Ṫiġearna do ḋaoine brúiġ'd,
'S d'oiġreċt craiḋeḋ go géar;
6 Baintreaċ, coigríoċ a's dílleaċtúiġe,
Marbuiḋ 's níḋ feall go daor.

7 Deir siad, gidead, ni léir do Dhia,
A's fós ni mo a ġní;
Dia Jacob súd a ṫ'uirt fá nder,
Na ṫuigsin iona ṡlíġe.

8 A ḋaoine brúid'úil 'measg an tsłóiġ,
'Nois tuigide agaiḃ féin;
'Sa ḋaoine leaṁa, cá fada,
Bheir siḃ gan ċiall a gcéin?

9 An té do ċuir 'na suide an ċluas,
Naċ gcluinfiġ se go ġéur?
An te dealḃ an tsúil leis maraon,
'Ne naċ do féin is léir?

10 An te smaċtuiġios na cineḋċa,
An éad na gcrónfad sé;
An té ḃeir eolus do gaċ neaċ,
[An neaċ gan eolus é].

11 Air smuaintiḃ ḋaoine 's feraċ Dia,
Gur ḋioṁaoin iad go beċd;
12 'S beannuiġ' an neaċ smaċtuiġear leat,
A's a ṁuiner tu a'd reċt.

13 Chum suaiṁneas buan a ṫaḃairt do,
A laetiḃ aṁgair uilc,
No go dtoċaltar don ċiontaċ,
Poll go doṁain dá smuile.

14 Oir ní ṫeilgfiġ Dia uaiḋe fós,
A ḋaoine dá dtug gráḋ;
A's mar an gcéadn' ní ṫréigfiġ sé,
An oiġreaċt ṫá 'na láiṁ'.

15 Aċt fillfiġ breiṫeaṁnas arís,
Chum fíréantaċt air ais;
'As biaḋ luċd an ċroiḋe ionracuiġ,
Dá leanṁúin súd gan snas.

16 A naġaiḋ fós luċt déanta uilc,
Cia éireó's liom a nairḋ;
'Naġaiḋ luċt oibriġṫe an ċlaon,
Cia ṡeasas air mo ṗáirt.

17 Muna beiṫ go raiḃ Jehóḃah liom,
Dom ċuiḋiuġaḋ le buaḋ;
'S beag naċ biaḋ m'anam boċd dearḃóil,
Go ciúin 'na luiġe 'sa nuaiġ.

18 An tráṫ dúḃras a tá mo ċós,
Ag sleaṁnúġ' uaimse síos;
Do ṫrócair' caoiṁ ċoiṁead me suas,
A Ṫiġ'arna mór na naois.

19 Air mbeiṫ dom smaointe iomarcaċ,
A's líonṁar aṅ mo ċúm;
Do ċóṁ-ḟurtaċd-sa ṫug an sin,
Solás do m'anam trom.

20 An mbéiḋ cuman̄ ag caṫaoir uilc,
Riotsa ċoiḋċe a mbríġ;
Noċ ċumas eigceart go hanṁór,
D'aċtúġaġ le dlíġeaḋ.

21 A naġaiḋ anma an duine ċóir,
Cóiṁċeanglaid féin le ċéil;
Fuil neiṁċiontaċ, damnuiġid sin,
Le cóṁraḋ claon a mbéil.

22 Aċ Dia mo ċuṁdaċ a's mo Ṫhriaṫ,
No ċarruig dí'on gaċ ló;
23 Se ḋíolas orra rúd air ais,
Gaċ éagcóir riñeaḋ leó.

A ngearraḋ síos do níṫear leis,
Go ceart na naingiḋeaċt féin;
A's ġní an Ṫi'arna mór air nDia,
A sgrios amaċ go tréun.

XCV Psalm.

O tigíḋe, a's déanam do Dhia,
Luaṫġaire ṁór le grád;
Do carraic ár slánuiġṫe fós,
Déanúiġ fuaim ġairdeaċ trat.

2 Do láiṫir' áiġṫe tagamaoir,
Le búiḋ'ċas buan gaċ ló;
A's le psalmuib go luaṫġaireaċ,
Déanamaoir fuaim gan ġó.

3 Is Dia mór Jehobah tréun,
Ríġ mór ós cion gaċ Dée;
4 Doiṁneċt na talṁan ta 'na láiṁ,
'S na ċóṁaċtaiḃ áird na sl'é.

5 Se sin an ṁuir ta fairsiong mór,
Ta ceart ag' an̄ a's sealḃ;
'San talaṁ tiriṁ le na láim,
Chruṫiġ se a's do ḋealḃ.

6 Tagaiḋ, a's aḋraḋ ḋéanamaois,
A's déantar claonaḋ lin̄;
As có'ir an Ti'arna ar gcruṫ'eóir,
'Ar nglúine fille sin̄.

7 'Oir eision ár nDia go ḋearḃ fíor,
'Sas ḟin̄e 'ṗobal féin;
A's caoiriġ a láṁ: ma eisdear liḃ,
A níuġ a ġuṫ gan ċlaon.

8 Na cruaiḋiġe búr gcróiḋe anois,
Mar ag Meiribah tráṫ;
Aṁuil sin̄ Ṁassah iona ló,
San ḃfásaċ gan éan ġáḋ.

9 Traṫ d'ḟion̄ a's ḋearḃ bur naiṫre mé,
'S m'oibreaċa ċon̄airc siaḋ;
10 Air feḋ dá ḟiċċioḋ bliaġan fós,
Do buaiḋreaḋ me le tréuḋ.

Agus a dúbras ta siad air fad,
'Na bpobal seċránaċ;
Agus mo ṡliġte níor ġaib siad,
Le heólus fírinneaċ.

11 Dár ṫug me féin mo ṁóide mór,
A'm'ḟeirg na raċadís;
A steaċ dom ionad suaiṁneasaċ,
Tríd ċlaon agus ċalaois.

## XCVI Psalm.

Canuiġ don Tiġearna cantic nuad,
Gaċ aon tír canuiġ dó;
2 Canuiġ do Ḋia, 's'ainm beannuiġid,
Noċtaiġ a ṡláint' gaċ ló.

3 A measg na ngeinte aineólgaċ,
Innsiġid fós a ġlóir;
A measg na bpoibleaċa ínnrde,
A ionganta go léor.

4 'Oir 'smór Jehobah Dia na bfeart,
'Sionṁolta 'fead gaċ ré;
Is adbar eagla é mar aon,
'Os cionn na nuile Dhée.

5 Oir uile Dhée na gcinneaḋa,
Is iodail iad go léir;
Aċt sé'n Tiġearna cruitiġteóir,
Na bflaiṫios a's na sféir.

6 'Ard-onóir agus daṫaṁlaċd,
'Na laṫair sin atá;
Tréun-neart agus scéiṁ buan-ḃlaḋaċ,
'Na ṡanctóir tá do ġnáṫ.

7 O ċinéal na bpoibleaċ tugaiġ,
Don Ti'arna mór a ḃfeart;
Tugaiġ do san fós mar an gcéadn',
Glóir, urraim, agus neart.

8 An ġlóir tugaiḋ don Ti'arna Dia,
A's dá ainm mar is dual;
Tagaiġ a steaċ na ċúirtiḃ griñ,
Le tioḋlacaḋ gan uaill.

9 Don Tíġearna a scéiṁ' naoṁaċda,
Adraiġ le gráḋ faoi ċéil;
Bíoḋ eagla oruiḃ gaċ uile ṫír,
Ar a ċó'ir le haiṫṁéal.

10 Air measg na ngeinte abarúiḋ,
An Ti'arna 'na rio'ct tá;
Daingneoċar buan an doṁ'n go léir:
Ceirt-ḃreiṫ ġníḋ dóiḃ go bráṫ

11 Bhíḋ gáirdeaċas air na flaṫios árd,
A's aoibneas air gaċ tír;
Beiceaḋ an ṁuir go toirmanaċ,
'Sa ḃfuil iñti do ṡíór.

12 Le luaṫġaire línġioḋ fós,
An ṁaiġ 'sġaċ níḋ ta añ;
Añsoin biaḋ aoiḃnes air gaċ coill,
A's air gaċ craoḃ a's crañ.

13 A láṫair Dé oir ta sé teaċt,
Chum breiṫeṁnuis go Deó;
Air talaṁ ċum go ndeanfuiḋ leis,
Ceart-ḃreiṫeṁnus gan ġó.

Le fíréuntaċt do ḃeir se 'maċ,
Breiṫ air an saoġ'l go léir;
A's air a ṗobal breiṫeaṁnus,
Le fíriñ fionġlan saor.

## XCVII Psalm.

Jehoḃah mór ata 'na ríoġaċt,
Bíoḋ aoiḃnes air an úir;
Déanuiġ na hoiléin líonṁur tá,
Gairdeaċus mór gan ṗúir.

2 Ta néulla tiúġ a's dorċadas,
Ioña ṫiomċioll fa gcuairt;
Fíréuntaċt agus breiṫeṁnus,
Ionad a ṡuiġe gan buai'rt.

3 Ta teine roiṁe ṁillteaċ ṁór,
Ag imṫeċd air gaċ aird;
Le a loisgeir suas le lasarac,
A naiṁde sin gan ċáird.

4 Le loñraḋ glan a deallanuiġ,
Do ḟoillsiġ se an doṁan;
Chonairc an talaṁ sin gan on,
A's ċriotnuiġ se go fañ.

5 Na sléibṫe a láiṫir an Triaṫ,
Do leaġadar mar ċéir;
Riom ġnúis árd-ríġ an doṁain ṁóir
Do imṫiġ'dar go léir.

6 Foillsiġid na flaiṫios 'ḟíréuntaċd,
'Sgaċ náen do ċíd a ġlóir;
7 D'iomáiġiḃ grenta an méid do ċrom,
Claoidṫe go raḃaid go mór.

Noċ do ġnid iadféin go haiṫḃéil
As iodalaiḃ naċ fiú;
Gaċ uile Dhée da bfuil le faġail
Sleaċtuiġ do Dhia a ndiú.

8 Rin Sion luaṫġáir go ro ṁór,
An uair a ċualaiġ an sgéul;
Inġiona Júdah rin gáirdiuġ',
Fád ḃreiṫeaṁnus a Dhé.

9 Oir tá tu 'Dhia Jehobah, árd
'Os cioñ gaċ uile ṫír;
A ta tu air ṫ'árduiġ' go mór,
'Os cion na nDée go léir.

10 A ḋream lé'r b'ionṁuin Dia go caeṁ,
Fuaṫaiġse an mór-olc;
Coiṁéadfuiġ se anam a naoṁ,
Dá saoraḋ as laiṁ an oirc.

11 Cuireġ mar ṗór go fairrsionġ úr,
Solus don ḃfíréunaċ;
A's luaṫġáire don ḋream atá,
'Na gcroiḋṫe go díreaċ.

12 Ansa ḃTiġerna luaṫġáiriġ,
Sibse fíréunta tá;
A's cuiṁne a naoṁṫaċta féin,
Nolluiḋ go beaċḋ gaċ lá.

## XCVIII Psalm.

Canuiḋ don Tiġerna caintic nuaḋ,
Oir bearta móra riñ;
A láṁ ḋeas do riñ tarṫail,
A's a raiġ naoṁṫa sin.

2 Do ċuir an Tiġerna a núṁail,
Furtaċḋ a ṗlainte ṁóir;
A radarc na gcinedaċ' noċt se,
A ḟíréuntaċt le cóir.

3 Fhíriñe 'sa ṫrócaire fós,
Chuiṁniġ do ṫiġ Israel;
Teórañ na talṁan ċoñcadar,
Slánúġ' ar nDé faoi ċéil.

4 Don Ti'arna Dia luaṫġaire déan,
Le fuaim an uile ṫir;
Déan fuaim taiġiúr a's ġairdeaċas,
Le cana psalm do ṡior.

5 Don Ti'arna cóṁ'ċtaċ mór a ḃfeart,
Canuiġ air ċlairsiġ ḃinn;
Leis an gclairsiġ seinnide do fós,
Le guṫ na salm go grinn.

6 Le fuaim an ċornet seinniġe do,
'S le guṫ an buabuil aird;
Do Ḋia, an Ríġ seinnide-se fós,
Le gairdeaċas gan ċaird.

7 Béiceaḋ an ḟairge ṁór go borb,
'S a hiomlaine go léir;
An doṁan a's gaċ duil a tá,
Na gcoṁnuiḋe faoi an spéir.

8 Bualliḋís na haiṁne a mbas',
'S bioḋ aoibneas air gaċ beann;
A láṫair Dé óir ta se teaċt,
Do ḃreiṫniuġaḋ an doṁain.

9 Le ceartas maiṫ beir se amaċ,
Breiṫ air an gcruine ċé;
A's air na poibleaċaiḃ maraon,
Le cóṁṫrom fíor-ġlan ġlé.

## XCIX Psalm.

Ta Dia a Ríoġaċt, a's crioṫnúġ
Bíd air a nuile ṡlóiġ;
Se ṡuiġes idir na ċerubínid,
'S an ḟir do ċriṫ gan ġó.

2 A Sion ta'n Ti'arna mór,
Go hárd ós cionn gaċ náen;
3 Th'ainm uaṫbásac molaidís súd,
Oir snaoṁṫa e don ṫáem.

4 Agus is ionṁuin le neart an Ríġ,
Fír-breaṫaṁnus go beaċt;
A nJácob breiṫeaṁnus a's cóir,
Cuiriġ tu a ngníoṁ go ceart.

5 An Ti'arna ár nDia árduiġid,
A's sleaċtuiġ dó go caoiṁ;
Ag stól a ċos go humamac.
Oir ta se ḟéin ro naoiṁ',

6 Maois a's Aaron a measg a ċléir,
A's Samuel 'measg an dream;
Goires air 'ainm: ġlaoid siad air Ḋia,
A's d'ḟreagair iad san am.

7 A nuaiṫne neóil do laḃair se riu.
D'a ḟiadnuiġṫe do ġéil;
A's na reaċta do ṫug se dóiḃ,
Níor raob siad le diṫcéil.

8 Chualaiġ tu iad a Ṫi'arna Dia,
'S tu nDia do ṁaiṫ a loċd ;
Aċt díoġaltas rīnis orra fós,
Ar son a ngrúṁlaċt.

9 'Ar nDia Jehobah árduiġid,
A's sleaċtuiġe do do ġnaṫ ;
Aig a ċnoc naoṁṫa; óir 'snaoṁṫa,
'Ar dTiġerna Dia go braṫ.

## C Psalm.

Fuaim luaṫġaireċ déanaid gaċ tír,
Don Triaṫ ar nard-Thiġerna fíor ;
2 Tigíde a's déanuiġ seirbís dó,
Air aġaid le subaċas gaċ ló.

3 Ní sīn do rīn sin féin a Dhia,
Bíod aguib fios gur b'é an Triaṫ ;
A daoine sīn 'sa ṡluaġ go léir,
Caoire a iñbír cneasda ṡaoir.

4 Tigíde 'na ġeatuib-sion a steaċ,
Go cúirtib aluinn a naoṁ-ṫeaċ,
A's tigíde fós le molad mór,
A laṫair Ríġ na nuile ġlóir.

San-buideaċos anois tugaiġ dó,
A's ainm-sion beañuiġ gaċ ló ;
5 'Oir Dia ta maiṫ a's tróċaireċ síor.
Go só'l na saol ta seisean fíor.

## CI Psalm

Trócaire 's breiṫeaṁnuis ċanfas me,
'Ḋé, seiñfead duit le céol;
2 A sliġe iomlán tuigfe me féin,
Do ṫeaċt-sa ċú'm le héol'.

A meaḋon mo ṫiġe le díograis ceart,
Mo ċroiḋe, ṡiuḃalfaḋ mé;
3 Cuis urċóideaċ ní ċuirfiod fós,
'O's coinne mo ṡúile glé.

Droċ-ġníoṁarṫa ní ṫaitnean liom,
Do ġníḋeas daoine claon;
Ní ċeangólaiḋ se díom go déo,
Le sgrios air m'anam féin.

4 An croiḋe fíoċṁar dealoċuiḋ liom,
'Sni ċleaċtfuiġ me an daoí;
5 An te ós iosall scanluiġios,
A ċóṁarsa le droċ-ċroiḋe.

An tamaċta 'radarc 'san t'uaiḃreaċ,
A gcroiḋe ní iomċraim leis;
6 Mo ṡúile biaiḋ ár daoine ceart,
Na húire air fad gan leisg.

Ioṁas go náitreóḋ a'm' ḟoċair,
An ti ṡiuḃlas go hiomlán;
Is é sin fós go ceart a ġníḋ,
Fóġnaṁ dam-sa gan ċaim.

7 Fear na ceilge ní ċóṁnóċuiġ se,
A'm' ṫiġ-se féin faoi bláṫ;
A'm' láiṫir neaċ a labras bréug;
Do ġeóḃa se pian a's cráḋ.

8 Lom-sgriosfuiġ mise fos go moċ,
Gaċ ciontaċ ta 'sa tír;
Chum luċt an uilc a ġearraḋ 'maċ,
O ċaṫair Dé faoi aoir.

## CII Psalm.

Re m'urnaiġ éirt a Thi'arna Dia,
A's mo ġlaoiḋ tigeaḋ ċúġaḋ;
2 Na foluiġ uaim do ġnúis san ló,
Na mbiaḋ a mbuaiḋreḋ fúḋ.

San ló ġoirfer me ort go géar,
Crom ċugam féin do ċluas;
A's freġair me go deifireċ,
Ag furtaċt air mo ċrua's.

3 'Oir mar ḋeataċ mo laeṫe' ta,
Da gcnaiḋeaḋ suas do ġnáṫ;
Mar ṫinnteann na teine 'saṁluiḋe,
No ċná' air losga ta.

4 Trom-buailte ta mo ċroiḋe fann,
A's seargṫa mar an ḃféur;
Ionnus gur ḋearmuid me go ceart,
Greim aráin 'ċur a'm' béul.

5 Ḃríġ mo ċneaḋuiġ, mo ċnaṁa ḋlúiġ,
Lém' ċroicion féin go téan̄.
6 Mar Ṗelican 'san ḃfásaċ me,
No ulċaḃċan na mbean̄.

7 Aig faire taim go ḋiṫċiollaċ,
Is cosṁuil me do ġnaṫ;
Mar ġealḃon̄ a naonar ḃiḋeas,
Air ṁullaċ tiġe gaċ traṫ.

8 Air feaḋ an lae mo naiṁde rin̄,
Me sċanlúġaḋ le tair;
Na daoine ta air mise ċúġam,
Taiḋ mionuiġṫe 'm'aiġ' gan nair'.

9 Lém' ḋeóruiḃ ċumaisg me mo ḋeoċ,
Mar aran d'iṫios luaiṫ,
10 Tré d'ḟioċ a's d'ḟeirg, óir ṫóg tu ṁé,
A's leag tu 'sís go truaġ.

11 Mar sgáile ċlaon mo laeṫe sios,
A's ṡeasg me féin mar ḟéur;
12 Aċ mairfiġ tusa a Dhé go braṫ,
'S do ċuiṁne síor gan éur.

13 Eireoċa tu nois a's deanfair grás,
Ar Sion do ċnoc naoṁ;
Oir am a caḃarṫa ta 'nois,
Aimsir na trócair' ċaoiṁ.

14 'Oir d'ógluiġ taid ag gabail tlaċt,
Da cloċuib súd gaċ uair;
Ta deaġṫoil aig do ṡerbo'ntuib,
Dá luaiṫreaḋ is dá ḃuir.

15 Mar sin biaiḋ air na ciñeaḋaċuib,
Sár eagla roiṁ ainm Dé;
'S gaċ riġ 'san doṁan gabfuiġ ṡiad,
Fioċ roiṁ ġlóir an Triaṫ.

16 Triaṫ ṫóigfer Sion suas le Dia,
Tairbenfuiġ se a nglóir;
17 Urnuiḋe na mboċd ṫug se fá ndear,
'S ni ḋiultóċuiġ nios mó.

18 Sgríobṫar na neiṫe se le ceill,
Arson an áil re teaċt;
'S an sluaġ cruṫóċṫar d'ar ndeis,
Glóirfiġ siad Dia fa seaċ.

19 'Oir d'féuċ se fein ó'n mball is aird,
Dá ionad naoṁṫa ṡuas;
O ḟlaiṫeaṁnas a daṁairc Dia,
Air ṫalaṁ ṫruaġ anuas.

20 Chum go gcluinfeḋ se éagnaċ ṁór,
An braiġdionaiġ faoi ġlas;
Chum fuasglaḋ air an druing a tá,
Faoi ḋaoirse báis gan ġus.

21 A Sion ċum go gcuirfíde a gcéill,
Ainm uasal árd ar nDé;
'Sa nJerúsalem go nineórsfuiḋe,
A ṁolaḋ 'sa ċlúḋ go glé.

22 Nar ċruinneóċtar na poibleaċa,
A néinḟeaċd le na ċéil';
Chum foġnaṁ don Tiġearna Dia,
Na Ríoġaċta mór go léir.

23 No neart do ḃuaiḋir se ansa tslíġe,
No laéṫe 'ġiorraiġ leis;
24 Duḃairt me ó mo Dhia, na tréig,
'Sa meaḋon mo lae na sgrios.

Do ḃliaġna-sa a taid do ġnáṫ,
'O ḋín go ḋín gan tráġ;
25 'O ṫosaċ is tusa do ṡuiġiḋ,
Bunáit na Ce léd' láṁa.

Is iad na flaiṫios fíor-ġlan árd,
Obair mór-ḃreáġ do ġéag;
26 Buan-ṁarṫanaċ beiṫ tusa féin,
Tráṫ ṁeiṫfid siad gan ḃréug.

Nar éadaċ sean le hiomad aois,
Caiṫfid go fíor gan ġó;
Nar ċulaiḋ a malairt ġniḋ tú,
A's claoċluiġṫe beid'san ló.

27 Aċt is tusa an tí céadna-sin,
'S air d'aimsir ní beiṫ críoċ;
28 Clañ d'óglaċa ċóiṁneoċuid sin,
'S daingn'óir a sliocht a'd' ċríċ.

## CIII Psalm.

Beañuiġ ó m'anam, ṫusa anois,
An Tiġęrna ta ro ṫréun;
'S gaċ nid a ta a'm' ionaṫar,
A ainm ro naoṁṫa féin.

2 'O m'anam, bęñuiġ féin anois,
Jehóbah mór do Ríġ;
A's na dęrnuid gaċ tioḋlaicṫe,
Do ḋeónuiġ duit go mbríġ.

3 Se'ṁaiṫios duit go grásṁaṁuil caoin,
Gaċ peacaḋ ioñad féin;
Se beir ḋuit sláinte 's furtaċd fós,
'O'd' easlaintiḃ go grín.

4 T'anam d'fuasglas o sgrios an báis,
Go socair a's go sáṁ;
Coróin ṁaiṫeasa a's ṫrócaire.
Chuirios se ort mar ḋáiṁ.

5 Noċ ṡáisiġios do béul re maiṫ,
Da líonaḋ le tioḋlacaiḃ;
'S mar iolar luaṫ na spéir a ta,
Th'óige ó ṡeañḋaċt duḃ.

6 Cęrt agus breiṫeaṁnus do ġní,
An Tiġęrna do gaċ naen;
A bḟoirnęrt a's a leaṫtrom tá,
Da saoraḋ a's a bpéin.

7 Do Ṁaois an te do b'óglaċ do,
A ṡliġṫe ċur a gcéill;
A's mar-an-gcéadna 'oibreaċa,
Do ċlan̄uiḃ Israél.

8 Ta'n Tiġęrna grás'ul, lan do ṫruaġ,
Chum feirge mall atá;
9 Lán do ṫrócaire 'smór a ngrás,
Ni ċuin̄eóġ' feirg do ġnaṫ.

10 Do réir ár gcionta iomarcaċ,
Ni dęrna díol'tar orn̄;
Agus ni do réir ár néigċeirt-na,
Do ṫug se luaiġęċt dun̄.

11 Oir mar ó's cion̄ na talṁan 'tá,
Na neaṁa árd gaċ ré;
'S aṁluiġ sin a ta oinęċ ṁór,
Do'n luċt d'ár b'eagal é.

12 Cóṁ-fada 's ta an áird ṡior a's ṡiar,
A' gabáil ó na céil';
Do ċuir Dia na nuile ġrás,
'Ar breaċuiḋe uain̄ go léir.

13 Aṁluiġe mar ḃíos ag an aṫair truaġ,
D'a ċloin̄ tráṫ ḃíd síad moċ;
Is mar-soin do'n luċt eagluiġis Dia,
Gaḃaḋ se truaġ d'a nglaoḋ.

14 Oir is aiṫne 'sas léir do Dhia,
'Ar gcrúṫ 'sár ndeilḃ go ceart,
Gur luaiṫreaḋ talṁuin sin air ḟad,
Cuiṁniġean se go beaċd.

15 An duine truaḋ a taid a láe,
Mar an ḃféur ta ag fás;
Mar bláṫ an ṁaġa 's marsoin bías,
Ag bláṫuġaḋ an sa rás.

16 Oir ṫairis ṫéid an ġaoṫ go tréun,
'S le fáġail ní ḃfuil níos mó;
A's ó sin amaċ ní aiṫneóġ,
A ionad sin e go deó.

17 Aċt mairfiġ trócaire Dé go síor,
Don ḋrong d'ár eagal é;
A's fós do ċlan̄ a gcloine sin̄,
A ḟíréuntaċt gaċ ré.

18 Don luċt a ċoiṁéadas go fíor,
A ċon̄raḋ sin sé leó;
A's a ċuiṁniġeas 'aṫanta,
Dá ndéanaḋ ceart gan ġó.

19 Do ṡocruiġ Dia air neaṁ go hárd,
A ċaṫoir Ríoġa féin;
'S a ríoċtan tá ag riaġ'luġ'ṡós,
'O's Cioñ gaċ níḋ fo'n ġréin.

20 A aingle féin an Tiġearna mór,
Beañuiġ-se e go fíor;
Arraċta ta 'sa' cóṁaill a reaċt,
'S ag cluin a ġuṫ go fíor.

21 Beanuiġe an Ti'arna gaċ aen-nēċ,
D'a ṡluaġ a baiñēs leis;
A's a luċt frioṫoilte ta do ġnáṫ,
Ag déana a ṫola 'nois.

22 An Ti'arna beañuiġe 'oibreaċa,
San uile áit dá ríoċt;
Jehobah beañuiġ ó m'anam féin,
Le hymnim mór don dia'ċt.

## CIV

O m'anam, beañuiġe ṫusa Dia,
Mo Dhia 'stu'n Triaṫ ro ṁór;
'Oir ṫa tusa air d'éadúġaḋ,
Le mórḋaċḋ a's le glóir.

2 Ag cur solus deallraċ glan,
Nar éadaċ umad féin;
Ag síneaḋ na bflaiṫios amaċ,
Nar brat o aimsir céin.

3 'Sheómpruiġe uaċtaraċa leagaḋ leis,
Air uisgiḃ do ḃí fuiḋ;
Mar ċarbad rin na neulla tiúġ,
'Se rioṫ air sgiaṫaiḃ gaoiṫ.

4 Se fein a rin na haingiol fós,
'Na spioraid láidir ṫréan;
Agus teine lasarḋa loin̄.
Dá luċt fręsduil maraon.

5 Ṡuiġios an talaṁ a ḃfulanguiḃ,
Go tean̄ 's go cruaiġ na náit;
Do ċum naċ gcorróċuiġ é,
As ionad féin go braṫ.

6 A's d'foluiġ tu le doiṁneaċt é,
Clúdṫa mar ḃeiṫ le brat;
'O's cion̄ na sliaḃ 'sna mbean̄ ro árd,
Na huisgęḋa do stad.

7 'O'd' aċṁurán do ṫeiṫiodar,
'Iar na ḃreiṫnúġaḋ ḋóiḃ;
'S rómpa fós do ḋeiṫfriġęḋar,
O ġuṫ do ṫóirniġe ṁóir.

8 Tiaġaid na sléiḃte suas go hárd,
A's síos air fad na glean̄';
Chum an áit do órduiġ tu,
'S do ṡocruiḋis ḋóiḃ go tean̄'.

9 Do ċuir tu rómpa teóra buan,
Naċ raċaḋ siad a nún;
'S naċ fillfiḋ siad air ais arís,
D'Folaċ ġnúis na talṁuin.

10 Cuirean se 'maċ na tiobraċa,
Air feaḋ na log 'sna ngleann;
Ta go séiṁ ag treaċ go breas,
Sios réiġ le hais na mbeann.

11 A's d'ainṁíḋiḃ an ṁaiċre fós,
Do beiriḋ deoċ le n'ól;
'S na hasail ḟiaḋta coisgean siad,
A dtart 'sa niota mór.

12 'Na bfoċair seo ġníḋ éan a náeir,
Cóṁnuiġ go socair sáṁ;
'S a measg na ngéugaiḃ cánuiḋ céol,
Le guṫ sáir-ḃín gan táṁ.

13 'Ó na ṡeómruiġiḃ féin a maċ,
Fluiċean se fós na cnuic;
Le toraḋ h'oibreaċaiḃ go húr,
Do líonaḋ an ċé le hic.

14 Don áirnéis beir air an bféur fás,
'San luiḃ ċum maiṫeas daoin';
Chum aráin a ṫabairt a maċ,
Air an dtalaṁ go caoin.

15 Ré ḟíon ġníḋeas se súgaċ ait,
Croiḋe an duine go cóir;
Le hola beir air aġaiḋ deallrúġ',
'S arán ċuireas an treóir.

16 Tá doire an Triaṫ lan do bríġ,
'Siad seudáir Lebanon;
Na crainn úd do ṗlanduiġ sé,
A's ḟuiḋ se air a mbonn.

17 Nar a ndéanuiḋ éunlaiṫ na spéur,
Go conail fós a neid;
An storc is e an crann ard giúṁais,
A árus fós 'sa ṫiġ.

18 A mbeannuiḃ arda na fiaḋ-ġabair,
A dtearmuin féin do leag;
Na coiníniḋ beaga mar-an-gcéadn',
A gcuairiḃ ḃlaiġ na gcreag.

19 An ġeallaċ d'orduiġ eision fós,
Go sgaraċduin na dtrá;
Tá eólus ro-ṁaiṫ ag an ġréin,
Nar luiġeas sí gaċ lá.

20 Do ġníḋtear leatsa dorċadas,
'S an oiḋċe ṫig go grad;
Annsoin a ṡnáṁuid as an gcoill,
Na beaṫáiġ allta air fad.

21 Le béicceaḋ biaiḋ leóṁain óg,
Ag iarraiġ fós a gcreaċ;
Air Dhia ag iarraiġ próine bíḋ,
Do ṡásaṁ a ndíṫ fa ṡeaċ.

22 An sin tráṫ éirġios suas an ġrian,
Cruiñiġean siad le ċéil;
Go huaiġneaċ luiġean siad a stiġ,
An a ḃḟuaċaisiḋe féin.

23 Ṫeiḋ an duine amaċ an sin,
Chum' oibre mar is cóir;
A's leañuiġ se go díċċiollaċ,
A ṡæṫar go traṫnón.

24 Cá lion ṫ'oibreaċa mór a Dhé!
A ngliocus riñ tu iad;
An talaṁ fós léḋ' ṡaiḋḃrios mór,
Ṫha lañ air faiḋ 'sair le'aḋ.

25 An ḟairrge fós áḋḃal ḟairsiong,
'S na slóiġ a ṡnáṁas añ;
Na beaṫaċa ta beag a's mór,
Gan oirra cúntas ceañ.

26 Ta loingeas a seólaḋ añ go tiúġ,
'S an Lebiaṫan mór;
A cumaḋ a's do ḋealbaḋ leat,
Chum súgraḋ añ le treóir.

27 Na slóiġ úd uile, ta, a Dhé,
Ag feiṫiom ort do ġnáṫ;
Do ċum go mbearfaḋ ḋóib-sion biaḋ,
Da gcongḃáil beó gaċ tráṫ.

28 Do ḃeir tu ḋóib dod' ṫóirḃeartas,
A's cruiñiġid siad é;
Fosclaiḋ tu do láṁa amaċ,
'S re maiṫ, a saiṫ t'aid réiġ.

29 Folċuiġ tu do ġnúis orra súd,
'S taid buaiḋearṫa air fad;
'Tugaiḋ tráṫ ḃeir tu as a ndeó,
Fillid don úir go grad.

30 Do spiorad féin cuirir da ndeilḃ,
Go deiṫneasaċ a maċ;
Aġaiḋ na talṁuin mar-an-gcéadn',
Aṫnuaḋṫair le do ḋreaċ.

31 Biaḋ glóir an Tiġearna marṫanaċ,
Air feaḋ gaċ ḋín a's ré;
'S ḋéanfaḋ an Tiġearna gáirdeaċas,
Ioña oibreaċa glé.

32 Air an dtallaṁ féuċan sé,
A's criotnuiġean se gan oñ;
Teis na sléibtib beanuiḋ se fós,
'S ġníḋ deataċ mór naċ gañ.

33 Do Dhia Jehobah canfad ceol,
An ḟaid a's beiṫ me beó;
A's béarfad molaḋ mór dam Dhia,
Le psalm air feaḋ mo ló.

34 Buḋ ṁilis mo smuainte ar a ṡon,
Beid ait a nDia do ġnáṫ:
35 Go dtigid sgrios air ṗeacaċaib,
'Naċ as an dtír go bráṫ.

'S na raib na ciontuiġ ann níos mó,
O m'anam, beannuiġ an Triaṫ;
Beannuiġe siḃ go huile air fad,
An Tiġearna ár nDia.

CV Psalm.

'O tugaiḋ buiḋeaċas do Dhia,
'S air ainm goiriḋ go léir;
A's foillsiġiḋ a ġníoṁarṫa,
'Measg gaċ cine go saor.

2 Canuiḋ do Dhia Jehobah mór,
Canuiḋ do psalm go binn;
A's aiṫrisiḋ go hiomlán fós,
Na míorbuiltiḋ do rinn.

3 A's an ainm óirḋearc naoṁṫa sin,
Déanuiḋ mórḋáil a's glóir;
Bioḋ gáirdeaċas air ċroiḋe gaċ naen,
'Sióṙas Jehóba mór.

4 Iarruiḋ Iehoḃah mór na bfeart,
Agus a neart do ḟíor;
A ġnúis ta ġrásaṁuil fabartaċ,
Iarruiḋ-se í go fíor.

5 Cuiṁniġiḋ fos na hiongantа,
Do riñeaḋ leis go tréun;
A's breiṫeaṁnuis a béil ro ċeart,
Le cómarṫaḋa móra 'gcéin.

6 O sibse a ċinéil Abrahaim,
Deaġ-óglaċ dílеas Dé;
Sibse a ċlañ Iacoib mar-an-gcéadn',
Do ṫoġa se dó féin.

7 'S eisean an Ti'arna ar nDia,
Iehóbah mór go fíor;
Ta' breiṫeaṁnuis ro ċoiṁṫromaċ,
Air sgaoileaḋ an 'sgaċ tír.

8 Cuiṁniġiḋ se go síorruiḋe buan,
A ċoñraḋ féin go beaċt;
San focal fós do aiṫin se,
Do ṁíle glún le teaċt.

9 An cóiṁċeangal do riñ se féin,
Re h'Abraham go caoin;
'S na mioña ṫug se le na béul,
Do Isaac caoiṁ mar-aon.

10 Is aṁluiġ sin do Jacob fós,
Dhainġniġ se é mar reaċt;
Mar ċuṁraḋ bí go síoruiḋe buan,
Do Israel mór go beaċt.

11 Ag ráḋ tír Chanaain beiriṁ ḋuit,
Mar líne búr noiġreċt féin;
12 Tráṫ ḃadar terc a's beg a nú'ir,
'S na gcoigcrioġ ínti 'gcéin.

13 A's do ṡiúḃladar tríḋ gaċ áit,
Ó ṫír go tír gan taṁ;
Ag triall tríḋ sluaġ a's ríoġaċta,
Nar ḋerc ḟad roiṁe riaṁ.

14 Níor ḟulaing se do neaċ air biṫ,
Doċar do ḋéanaḋ ḋóiḃ;
Aċt aiṫḃir do Ríġṫiḃ air a son,
Do ṫug se uaḋ gan ġo.

15 Ga raḋ na beaṅuiġ leis an drem,
Do úngaḋ leam go caoiṁ;
A's fós na deanuiġ ḋíṫ air biṫ,
Na doċar dom' ḟaiġiḃ naoiṁ'.

16 Do ġóir se gorta 'steaċ 'sa tír,
A's tairge 'naráin do ḃris;
17 Aċt ċuir se Joseph rómpa sios,
Reiceaḋ mar ṫráill gan ḟios.

18 Le geiṁiol a ċosa ġortuiġ siad,
Tuiġ se an iaraṅ teaṅ;
19 Go dti go dtainic focal Dé,
Do ḋearḃuiġ e san ám.

20 An Riġ ansan' ċuir air-sion fios,
A's d'fuaisgil é go caoiṁ;
Seaḋ uaċtarán na ndaoine fós,
Go saor do leig an naoiṁ.

21 'Rin se Ti'arna Dhe air a ṫeaċ,
Le ceaṅas a's le teaṅ;
A's 'na uaċdarán air ṡeilḃ ṁor,
Do ċuir se é gan oṅ.

22 Do ċeangail mar a ċoncas do,
Ard-uaċdaráin na dtír;
A's cóṁairleaċa na críċe féin,
Chum iad beiṫ glic go fíor.

23 Go ríoġaċt mór na h'Egipte,
Do ċuaiḋ Israel síos;
A's bí 'na ċóṁnuiḋ a dtír Ham,
Iacob 's a ċlaṅ gan sgíos.

24 Thug seision air a ṗobal féin,
An sin go lionṁar fás;
A's ni buḋ ṫreise rin se iad,
Na 'naiṁde an sgaċ cás.

25 A gcroiḋeaċa súd fós d'iompuiġ Dia,
D'fuaṫúġaḋ a ḋaoine féin;
Agus ċum meaḃla ḋéanaḋ air,
A ṡeirḃíseaċaiḃ féin.

26 An-soin do ċuir se Maois 'óglaċ,
A's Aaron' ṫoġ se féin;
27 A ḃriaṫra míorḃuilteaċ 'noċt siad,
'S ḟearta 'dtír Ham go tréun.

28 Chuir se orra dorċadas fá gcuairt,
An̄-soin ġéill siad d'á ġuṫ;
29 D'iompoiġ a bfuil a nuisgeaḋaiḃ,
'S do ṁairḃ a néisg san tsruṫ.

30 A's loisgion̄a go líonṁur tiuġ,
Do ḃrúċt an tír amaċ;
A bfárdaċaiḃ a Ríġṫe-sion,
'S na seómraḋaiḃ a steaċ.

31 Do labair se 's ṫáinic iomad gné,
Do ċuileóġaiḃ go grad;
A's miola líonṁar mar-an-gcéadn',
'Na gcríoċaiḃ féin air fad.

32 'Nait na fearṫuin̄e ṫug se dóiḃ,
Cloċṡneaċta cuirneaṁuil gear;
A's teine lasarḋa go han-tréun,
Iona dtír súd go léir.

33 A bḟrineaṁuin a's a bḟiġe fós,
Do buaileaḋ leis go trom;
A's briseaḋ agus robaḋ leis,
Gaċ craṅ dá raiḃ na ḃfóṅ.

34 Do labair se a's ṫainic siad,
Locuist go lionṁar aṅ;
'S na dreollán-tesbuiḋ tiuġ nár ġaṅ,
Gan orra cúntas ceaṅ.

35 Gaċ luiḃ san bḟeran d'iṫeaḋ leó,
'S do ċraosluiġder gaċ mear.
36 Bhuail se gaċ ceid-ġein ansa tír,
'Dtosaċ a neirt 's a dtreis'.

37 Le hór a's airgiod ṫug se 'mac,
A ṗobal féin gan diṫ;
'S ni raiḃ duine meirtneċ na lag,
'Na dtreibiḃ sud a gclí.

38 Do ḃi an 'Eigipt luaṫġairneċ,
Nuair imṫiġedar amaċ;
Oir ṫuit a neġla-san go mór;
Le huaṁan air gaċ neaċ.

39 Neull ós a gcion do leaṫ se 'maċ,
Nar brat no cuirtin mór;
San oiḋċe le teine mar an gcéadn,
Ṫug solus dóiḃ go leór.

40 An poball d'iarr a's ṫug se dóiḃ,
Na gearra-guirt go páilt;
'S le harán o neaṁ go fairṡong úr,
Do ṡásuiġ' iad' na náirc.

41 Do raob an ċarruic 'sling amaċ,
Na huisgeaḋa go leór;
A náitiḃ tiorma rioṫadar,
Go tréan na sruṫ go mór.

42 Do ḃríġ gur ċuiṁniġ se an sin,
Briaṫar a ġeallaḋ naoṁ';
D'Abraham a ṡearḃḟóġantuiġ,
Bhi dileas agus caoiṁ.

43 Is uime sin a ṫug se amaċ,
A ṡluaġ le aoibneas mór;
A ṁuintir ġráḋaċ do ṫóġ se,
Le luaṫġáire air cóir.

44 A's fearan fós na gcinneaċa,
Thug dóiḃ-sean Dia na ndúl;
A's saoṫar na ndaoine ġaḃ'dar,
Mar ṡeilḃ gan dul air gcúl.

45 Iondus go gcoingṁaidis a reaċt,
Da mbreiṫnúġ 'mar buḋ ċóir;
'S go gcóiṁlionfaḋ siad a dliġe.
Molluiġse Ríġ na nglóir.

## CVI Psalm.

O tugaiġ molaḋ mór do Dhia,
A's buiḋeaċus maraon;
Oir tá se maiṫ, 's mairfiġ go ḃráṫ,
A ṫrócair ġrás-ṁór ċaoin.

2 Fearta trena Jehoḃah ṁóir,
Cia ḟedas iad a luaḋ;
Cia ḟedas fós a ċlúḋ ro árd,
D'foillsiúġ amaċ don tsluaġ.

3 Is beannuiġṫe an drong úd go fíor,
Choiṁedas breiṫeaṁnus;
A's an te do ġní an 'sgaċ am,
Ceart agus ionracus.

4 'Dhia cuiṁniġ orṁsa leis an ġráḋ,
Thug tu doḋ' ṗobal féin;
O tair leḋ' ṡlánuiġ' ṡolasaċ,
Dom' ḟiorruġaḋ a'm' ḟéiḋm.

5 Go bḟéicfin maiṫ do ḋaoine ċóir,
'S go ndéanfuin luaṫġáir ṁór;
Na ndaoiḃnes súḋ 's leḋ' oiġreċt féin,
Go ndéanfuin uaill a's glóir.

6 Do ṗecaiġ sinn lé'r sinsearaiḃ,
A's fós do riñeḋ linn;
Mór ċionta 'ḋ'aġaiḋ féin, a ḋé,
Go coirpe do rinn sinn.

7 'Ar sínseara ní ṫug fa ndear,
Do bearta tréan a gceart;
Riñead leat san 'Eigipt ṁóir,
Go cuṁaċtaċ le neart.

A's líonṁuireaċt do ṫrócaire ċaoiṁ,
Dhearmadar súd go truaġ;
Aċt ag an ṁuir do ċeanairgeadar,
Le hais na mara Ruad.

8 Aċt ṡaor se go grásaṁuil iad,
Nar ġeall air 'ainm féin;
Do ċuin go noċtad sé mar sin,
A ċoṁaċta ro ṫréun.

9 Do labair se go bríoġṁar teañ,
Lé'r ṫíorṁuiġ an ṁuir ruad;
'S do stiuir se iad san duiḃeagán,
Nar ṫríd an ḃfásaċ ċruaiḋe.

10 Ó láiṁ na muintire ṫug dóiḃ fuaṫ,
D'fuasgail se 'ṗobal féin;
'S ó láiṁ a naiṁde mío-rúnaċ,
Do ṡaor se iad go tréun.

11 D'folluiġ an tuisge a neascáirde,
'S níor fágbad aon díob beó;
12 Ansoin do ċreideadar á ḃriaṫra,
'S a ṁolad 'ċanad leó.

13 Air dearmad leigeḋ leó go cas.
A ġníoṁarṫa ro ṫréun;
'S níor ḟuiriġ siad go foiġeḋaċ,
Ré'n' ċómairl' eagnuiḋe féin.

14 'S an dioṫraṁ ġlacadar anṁian,
A's do ḃuai'r siad Dia go luaṫ;
15 A niarratas do ṫug se dóiḃ,
Aċt ċruaiḋ re 'gcroiḋṫe truaġ.

16 'S an gcampa ṫnúṫuiġeḋar go mór,
Le Maois an duine caoṁ;
A's le hAaron aon naoṁṫa Dé,
Do ṫoġ' mar ṡagart naoṁ.

17 An talaṁ d'fosguil fos a ḃéul,
A's ṡluig si Dathan síos;
A's cóiṁṫionol Abíraim ċruaig,
Mar aontuiġ do ġuṫ Maois.

18 A's fós air mesg a gcóṁḋail-sion,
Do las an teine ṫéiṫ;
A's do loisg an lasair suas go léir,
Na cioñtuiḋ úd fa leiṫ.

19 Do riñeḋar go tapuiġ laoġ,
Go baoṫ añ Hóreb árd;
'S don ioṁaiġ leaġṫa riñeaḋ leó,
Do aḋradar gan ċáird.

20 Nar sin do ċlaoċladar go boċt,
A nglóir 's a sóḋ go léir;
Go cosaṁlaċt a's ioṁaiġ bó,
No daiṁ do iosaḋ féur.

21 An Dia a slánuiġṫeóir gaċ am
'Dhearmadadar go grad;
Noċ do rin san Éigipt 'na gcráḋ,
Neiṫe móra gan stad.

22 A's fearta móra iongantaċ,
A nDúṫaiġ Ham le buaḋ;
A's neiṫe mór ro-uaṫḃasaċ,
Ag cois na Mara Ruaḋ.

23 Air an aḋḃairsin do laḃair se,
Dá milleaḋ sios le táir;
Muna mbeiṫ gur ṡeas Maois a roġ',
'O's a ċoine ansa nár:

Chum go ndéanfuiḋ a ċoirruiḋ ṁór,
D'filleaḋ uaṫa air ais;
D'eagla go sgriosfaḋ se air fad,
'Na ḟeirge iad do las.

24 An talaṁ aoiḃin ṫarcuisniġ siad,
'S níor ċreid siad focal Dé;
25 'Na bpailliúnuiḃ riñ ioṫamraḋ,
'S níor ġeill dá ḃriaṫra glé.

26 An sin na naġaiḋ ṫóg se láṁ,
D'á sgrios san ḃfásaċ lom;
27 Do sgrios a sliocht 'measg na gcine'aċ,
'S d'á spréaġaḋ air gaċ foñ.

28 Le Baal-peor do ċeanglaḋar,
Mar an-gcéadn' go dlúṫ;
A's d'iṫeadar do iodbairṫiḃ,
Na niodal marḃ nár ḃfiú.

29 Do ḃrostuiġeadar ċum feirge é,
Le na ngníoṁaiḃ féin go truaġ;
A's ḃris an easláinte go mór,
A steaċ air measg an tsluaġ.

30 Sheas Ṗinehas a's rin sé'n ceart.
San ṗláiġ do ċoisg d'á gclaoiḋ;
31 Súd measaḋ do mar ḟíréuntaċt,
O ḋín go dín gan sgíṫ.

32 Ag uisgeaḋuiḃ an ċríoncáin fós,
'Bhrosduiġ siad Dia a rís;
A's do ḃríġ an ṗobuil easúṁail,
D'éiriġ mor-olc do Ṁaois.

33 Oir riñeḋ leo a spiorad-san,
Do ḃrostúġaḋ go géur;
Ioñas gur labair se an sin,
Diṫċéillíġe mar is léir.

34 Níor ṁilliodar na cineaḋċa,
Mar d'aiṫin Jehoḃah dóiḃ.
35 Aċt ċumaisgeadair air a measg,
A's d'foglum siad a ndóiġ.

36 D'ioḋalaiḃ na gcineaḋaċa,
D'aḋradar súd go baoṫ;
Bhí súd mar ṗainteir dóiḃ san am,
Le'r gaḃaiġ iad gan réiḋ.

37 Aċt tuilleaṁ fós do riñeadar,
A mic 's a ningiona féin;
Thaḃairt suas mar ioḋbarṫa
Do ḋeaṁnuiḃ mar an gcéadn'.

38 A's fuil neiṁċiontaċ go leór,
Do ḋoirteaḋ leó gan sgáṫ;
Fuil a mac 's a ningiona féin,
Do ḋoirt siad gan ċionfá:

Do ḋiaḃluiḃ na Canáain fós,
Mar ioḋbairt ṫug a slioċt;
Mar sin do ṫruailleaḋ leo an tír,
Le fuil gan truaḋ 's gan ioċt;

39 Is aṁluiġ sin le na noibreaċaiḃ,
Do ṫruailleadar iad féin;
Chuaiġ siad air meirḋreaċas, o Dhia,
Le na nañtoil gaċ aon.

40 Air-an aḋbar-soin ġlac fearg Dia,
Chum a ḋaoinib go teiṫ;
Ioñus gur ḟuaiṫiġ se go mór,
A oiġreaċt féin fa leiṫ.

41 Agus do ṫug se iadsan suas,
A láiṁ na gcineadaċ táir;
A's mar uaċdaráin ó's a gcioñ,
Bhi siad dá dtabairt faoi náir.

42 Fá ṁúrsantaċt a's éigion ṁór,
'Naiṁde ċuir iad go luaiṫ;
A's do leagaḋ iad go hiosal síos,
Faoi 'na láiṁ sin go cruaiḋ.

43 Go minic ṫug se saoraḋ ḋóib,
Aċt brostuiġ siad é 'rís;
Le na gcóṁairlib, 's leagaḋ iad,
Air son a gcionta síos.

44 Aċt ṫug se 'n aṁgar mór fa ndear,
Tráṫ heirdeaḋ leis a nglaoiḋ;
45 A's doibrin fós do ċuiṁniġ se,
A ċoñraḋ bí gan traoiġ:

A gabail aiṫreaċais do réir,
Mór-lionṁuireaċt a ġrás;
46 A's ṫug se air luċt an leaṫ-troim,
Truaġ beiṫ ḋóib gan spás.

47 Thusa Jehobah ṁóir ar nDia,
Den saoraḋ duin a bféiḋm;
A's dean a measg na gcineaḋ'ċa,
Ar gcruinniuġ leat ó'n ġreim:

Chum buiḋeaċais go hiomaḋ'uil,
Dod' ainmse 'ṫabuirt gaċ ló;
Agus do ċaiṫréimiuġaḋ go mór,
Ann do ṁolaḋ go deó.

48 Go maḋ beannuiġṫe an Triaṫ, Dia Israel,
Ó ċian na gcian go bráṫ;
Abraiḋ an sluaġ go léir, Amen,
Molaiḋ-sé Dia do ġnáṫ.

## CVII Psalm.

O tugaiḋ molaḋ mór do Dhia,
A's buiḋeaċas mar-aon;
'Oir ta se maiṫ, mairfiġ do ḟíor,
A ṁór-ṫrócaire ċaoin.

2 Pobal an Ti'arna saoraḋ leis,
Abradaois gan ḃeiṫ ḟann;
An drong úd d'fuasgailse ó bruid,
Go tír nár ḃao'l dóiḃ gann.

3 A's ó gaċ tír dá rabádar,
Do ċruinniġ iadsan leis;
O ṅáird a nsoir 'so'ṅáird a nsiar,
'O'ṅáird ṫuaiġ 's a ndeas.

4 San bḟaraċ bi siad air seċran,
A nuaigneas ag siúbal;
Caiṫir no aitreab fós air biṫ,
Ni bḟuaireadar le dul.

5 Ocraċ a's iotṁar bi siad fós,
'Chlaoidead a nanam truaġ:
6 Ghlaoid siad an sin air Dhia ná ṅguais,
Ṡaor iad a naṁgar ċruáid.

7 Do ṫreóruiġ agus stiuir se iad,
A mbealaċ ċeart da ccois;
Do ċum go raċad siadsan ṫrid,
Go baile sgíṫ as fois.

8 O b'ḟeair go molad daoine Dia,
Air son a ṁaṫar ċaoin;
Air son a bearta iongantaċ,
Rin se air ṡlioċt na ndaoin.

9 Oir ġnid se'n tanam tartṁar trom,
A ṡasuġad gan diṫ;
'S an tanam ciocraċ lionuid se,
Le maiṫ a's toġa gaċ bid.

10 An drong do ṡuid a ndorċadas,
A's a scáile an báis;
Fuid ċuibreċ ta a naiṁgar ṫruaġ,
'S a niarainn cruaid a nguais.

11 Do ḃriġ go raiḃ siad ceañairceaċ,
A naġuiḋ ḃriaṫar Dé;
'S air ċoṁairle an ti is ard,
Do riñ siad tair gaċ laé.

12 Do ṫug se uime sin a nuas,
A ccroiḋe le saoṫar teañ;
Do ṫuit siad sios, a's ni raiḃ neaċ,
A ḋéanaḋ furtaċt añ.

13 Aċt añ a naṁgar a's a nguais,
Do sgreadadar air Dhia;
Fuair furtaċd uaḋ o ċuiḃreaċ glais,
A's fuasglaḋ o gaċ gliaḋ.

14 As duḃaigioñ a's dorċadas,
Iad ṫug se amaċ gan éil,
O sgáile an ḃáis do sgaoil se iad,
'S a ccuiḃreaċ ḃris o ċéil.

15 Na truaiġe naċ molañ daoine Dia,
Arson a ṁaṫas féin;
'S ar son a ḃearta iongantaċ,
Riñ se do ċloiñ na ndaoin!

16 Do ḃriġ gur ḃriseaḋ leis gaċ glas,
'S na geatuiḋe prais go léir;
'S na slaḃruiḋe iaruiñ a's na crainñ,
Do sgaoil se as a ċéil.

17 Ta amadáin' bríġ ċoir a's ṁeall,
Faoi ḃuaiḋreaḋ a's faoi ċráḋ:
18 A nanam do ġaċ biaḋ ṫug ḟuaṫ,
Dhruid siad le dóirse an ḃá.

19 Aṅ a ccruaḋóiġ, d'eiġ ḟiad air Dhia,
A saoraḋ a's gaċ guais;
20 Chuir se' ḟocal amaċ na mesg,
A's leiġis iad go luaṫ.

21 Admuiġdís an Tiġerna mór,
Ar son a ṫrócaire féin;
'S 'oibreċa ionġantaċ maraon,
Do ċlaoiṅ na ndaoine faon.

22 A's iodḃraidís le molaḋ mór,
Do Dhia ta árd a nglóir;
A's foillṡiġdís a oibreċa,
Le luaṫġaire air cóir.

23 Tuċt ṫéid sios air luinġis 'san ṁuir,
'S oibriġes a nuisgib mór;
24 Dhóib rúd is léir mór oibre Dé,
'S ionganta tréan a dtreóir.

25 Aiṫniġean seision a's muirċilter,
An ġaoṫ anfadaċ tréan;
Le na dtógṫar suas go trom boirb,
A toṅa sin fá déin.

26 Suas go neaṁ raċaid siad san sél,
A's uair go grioñal síos;
Ioñus go leaġaid a n-anam truaġ,
Le buaiḋreaḋ ċruaiġ fá sgíos.

27 A nún 'sa nall tuisliġ siad-san,
Ag iompoiġ ċuige a's uaḋ;
Mar ḟear meisge ag dul a múġa,
Gan fios cred ḋeanfaḋ luaḋ.

28 'Sa n-anacair gáiriḋ air Dhia,
'So na gcúṁgaċ saoran iad;
29 Ciuinean se an tanfaḋ go caoṁ,
'S na toña ċuiren na stad.

30 An san beid siad go luaṫġáireaċ,
Ar son a suaimhnios beó;
A's go dtug se iad don ċuan sin,
Buḋ ṁian a's buḋ ṫoil leó.

31 Admuiġdis dó Dhia a óineaċ ṁóir,
Ar son a ṁaiṫios ċaoin;
Agus aoibre iongantaċ,
Rinn se do ċlan na ndaoin'.

32 Mórḋuiġṫear le honóir ṁór,
A gcóiṁṫionol an tslóiġ;
'S a nionad suiḋe na sinsearaḋ,
Molaidis e gaċ ló.

33 Báinsiḋ do na haiḃne ġnídeas,
'S tiobruiḋ na talṁan dísg;
34 Fearan torṫaċ a ngorta ṁór,
'Bhriġ ċorbuiḋ luċt áituiġios.

35 An fásaċ tirim iompoiġion se,
Go loċ uisge naċ gan̄;
Agus fearan tartṁar neaṁ-ṁaoṫ,
Go tiobraiḋ fíoruisg' tean̄.

36 Agus cuiriḋ se na hoċraiġ,
Na gcóṁnuiġ an̄ a síṫ;
Go ndolṁuiġiḋ caṫair dóiḃ féin,
Chum áitreiḃṫe gan díṫ.

37 'S go gcuiriḋ maiġ a ngléus go cóir,
Chum fíneaṁna beiṫ aco;
A's toraḋ bísiġ go lan̄-úr,
Ṫabairt uaṫa go doiċ.

38 Bean̄óċaiḋ se iad mar an gcéadn',
A's beiṫ siad líonṁur mór;
A's ni laiġdeóċaiḋ a neallaċ,
Aċt fás seaḋ béiṫ a stór.

39 Giḋeaḋ laġduiġṫear iad arís,
A's leagṫar iad go boċt;
Le sarúġaḋ 's le haṁgar géur,
'S le doilġios brónaċ goirt.

40 Air uaċtaránaiḃ doirtear leis,
Nasla san bfásaċ lom,
Cuirean air seaċrán iad go lag,
Gan áit na sliġe dá mbonn.

41 'O aindeise tóigfe se an boċt,
'S ġníḋ muinteara do mar ṫréad;
42 Súd ċífe an fíréun 's biaiḋ áit,
A's druidfer béul na mbéud.

43 Cia hiad 'tá críona 's na neiṫe-so,
A's beir fá nder go ceart;
Siad-sin ṫuigeas trócaire ċaoṁ,
A's maiṫios Dé na bfeart.

## CVIII Psalm.

Tá mo ċroiḋe ollaṁ duit a Dhé,
Go socair mar is cóir;
Canfad a's beirfad psalm duit,
Eadon go fíor rem' ġlóir.

2 Muscail a's éirġe suas go hárd,
'Sitirn 's a ċláirsiġ binn;
Nuisceolad me go moċ a dtráṫ,
Air maidin ċum ceóil grinn.

3 Air measg na ndaoine molfad tú,
A Tiġearna mo Dhia;
A measg na gcineadaċa fós,
Canfad psalm don Triaṫ.

4 'Oir ṫa do ṫrocaire mór ó's cioñ,
Na neaṁa fuas go léir;
A's roiċid ṫ'fíriñ' mar-an-gcéadn',
Go néullta árd na spéir.

5 Bi tusa a Dhe ós cion na neaṁ,
Air ṫ'árdúġaḋ go mór;
A's fós ó's cioñ gaċ uile ṫír,
Tógṫar go síor do ġlóir.

6 Chum go ndéantaoi fuasglaḋ leat,
Air ṫaosgraḋa féin go saor;
A's léd' ḋeas-láiṁ go dteasagfáḋ,
'S dom ḟreagra féin gan éur.

7 Na naoṁṫaċd labair Dia na bfeart,
Biaiḋ aoibneas orm naċ gañ;
Air Ṡeċem ḋéanfad roint go ceart,
'S gleañ Ṡuccot tói'stear liom.

8 Is leam Gilead do ḋliġe go ceart,
Manasseh 's leam go beaċd;
'Si treib Ephraim neart mo ċiñ,
'S beir Juda 'maċ mo reaċd.

9 Moab mo ṗota ioñlait a ġnáṫ,
Teilgim ṫar Edom ṫruaḋ;
Mo bróg a's déanad caiṫreim biñ,
Tar Palestín le buaḋ.

10 Cia bẹreas don ċaiṫir ḋaingion,
'S go hEdom stiúirẹs me?
11 Nac ṫusa a Ḋé do ḋibir sin̄,
'S nac raċair' lin a Ḋé?

12 O buaiḋrẹḋ tabair furtaċd ḋún̄.
Oir 's diomḋaoin cabair ḋaon'.
13 A nDia sẹḋ ḋeanam gaisge mór,
'S ár naimde saltraiġ faon.

## CIX Psalm.

O a Dhé mo ṁolta laidir ṫréun,
A'd' ṫoċt a bḟad na bí.
2 Oir béul na ndaoi 's na bḟẹlltaċ ta,
Ag forgailt air mo ṫí;

Le teangaiḋ bréugaċ labruiḋ siad,
A'm' aġaiḋ-se do ġnáṫ.
3 Le briaṫraiḃ fuaṫmar ċuairtiġ'dar,
Ag caṫuġ' a'm' aġaiḋ gan fáṫ.

4 Ar son mo ġráḋa taid' gam na ná'id,
A's me ag úrnaiġ'ġnáiṫ.
5 Olc ḋiol siad rium a néiric ṁaiṫ,
A's fuaṫ ar son mo ġráiḋ.

6 An ciontaċ cuirse ó's a ċion̄,
A's Satan air a ḋeis.
7 'Anuiġ go raib na ṗẹcaḋ do,
'S an breiṫ biḋ damaint leis.

8 Gan̄ a laeṫe súd go raiḃiḋ,
'S a ċúram ag neaċ 'náit.
9 Go raiḃ a ḃean na baintreaḃaiġ,
Sna ndílleċṫ' ċlan̄ gan sṫáit.

10 'S a ṡlioċṫ do ġnáṫ bí air seaċrán,
Ag iarraiġ déirc' ó'n tsluaġ;
A's as a náiṫiḃ folaṁ fós,
Ag iarruiġ biḋ gan truaġ.

11 Fear na ḃfiaċ go nglacaḋ a ḃfuil,
Aige súd féin na stór;
A's creaċaidir na coigcríċe,
A ṡaoṫar súd gan fóir.

12 Na bioḋ neaċ an̄ gníḋ trócair air,
Na bioḋ fós fiú a haon;
D'á ċlain̄ gan aṫair a ṫaisbeanaḋ,
Taise na truaḋ na léun.

13 Sgriostar a ṡlioċṫ amaċ air fad,
Gan ċuimne beiṫ níos mó;
'S a nginealaċ geirrṫar gan ḃríġ,
A nainm amaċ go deó.

14 Peacuiḋe a aiṫreaḋ go raiḃ súd,
Air ċuiṁn' ag Dia do ġnáṫ;
A's cion̄ta ṁáṫair mar an gcéadn',
Nár ċuirtear as go bráṫ.

15 Bidis a laiṫir Dé do ṡior,
Le feicsin gaċ aon traṫ;
Go ngearra se amaċ a gcuiṁean,
De'n talaṁ gan aon blaṫ.

16 'Oir deirmuid se beiṫ trócaireaċ,
A's ṡáruiġ se an boċd;
San buaiḋearṫa go muirfe se,
Neaċ ag a raiḃ croiḋe goirt.

17 Nar do ġráḋuiġ se easgaine,
Go dtiteaḋ sin air féin;
'S mar nár b'aill leis-sin beañuġaḋ,
Bioḋ sí sin uaiḋ a gcéin.

18 Nar d'eaduiġ se le heasgaine,
Fá gcuairt é féin gaċ am;
Nar ċulaiḋ bioḋ mallaċt aige,
Uime a ċorp go teañ :

Imṫiġeaḋ sin mar uisge 'steaċ,
Go dluiġ a meaḋon a ċuim;
A's mar ola añ a ċnáṁaiḃ sin,
Bioḋ se gaċ traṫ gan suim.

19 Bioḋ sud mar eadaċ uime-sin,
Le bfoluiġṫear é gaċ traṫ;
A's aṁluiḋe mar an gcrios a bíos,
Dá ċrioslúġaḋ do ġnáṫ.

20 'O'n tTiġerna, dom eascairde,
Go raiḃ so fós mar ḋuais;
'S don ḋrong ata 'naġaiḋ m'anma,
Sior-laḃairt uilc gan trua's.

21 Aċt ṫusa' Dhé air mo ṡonsa bí,
Mar ġeall air ṫ'ainim féin;
Do ḃriġ go ḃfuil do ṫrócair' maiṫ,
Déan sóraḋ dam a'm' ḟéiḋm.

22 'Oir ta me buaiḋerṫa ar fad,
A's easḃuiḋeċ ro lom;
A's ta mo ċroiḋe iar na lot,
Air ttaoiḃ a stiġ dom ċom.

23 Is aṁluiġ táim a gaḃail ṫort,
Mar sgáile ag claonaḋ sios;
Air m'fuadaċ mar an lócuist truaġ,
Chuige a's uaiḋ a rís.

24 Mo ġlúine air na lagúḋaḋ ta,
Tre ṁéiḋ mo ṫrosga 'ġnáṫ;
A's m'féoil truaġ gan sáill gan sult,
A dul air gcúl a ta.

25 A'm' aḋḃar foċṁuiḋ a tá me fós,
Don aicme úḋ go léir;
A gcīn do ċroiṫ go fonóiḋeaċ,
Tráṫ dearc siad or'm go géur.

26 Tarṫuiġ me a Ṫiġearna Dia,
A'd' ṫrócaire cuidiġ mé,
27 Go dtuigfid gur b'i so do laṁ,
'S gur tu rin sud a Dhé.

28 Malluiġdír sin gaċ trát go doċt,
Aċt beannuiġ-si go mór;
A's claoiḋtear iad, air néirġiḋ dóib,
Aċ ṫ'óglaċ bí ait go leór.

29 Go raib siad air na neadúġaḋ,
M'uile earcairḋ'le nair;
'S mar ḟalluing na dtiomċioll bíoḋ,
A gclaoiḋteaċt féin le tair.

30 Aċ mise féin ard-ṁolfa me,
Jehobah le mo ḃéul;
A's fós a measg an ċóiṁṫionól,
Cuirim a ċlú a gcéill.

31 'Oir ta se a bfoċair an boiċt,
'Na ṡearam air a deis;
D'a ċosaint air a ndrong lé'r ḃáil,
Anam a ċlaoiḋ 'sa sgrios.

## CX Psalm.

Dubairt an Ti'arna re mo Ṫriaċ,
Suiġ-si air mo laiṁ deis;
Go ndearna me t'earcairde air fad,
Na stól faoi bonn do ċos.

2 Ar Sion cuirfiġ Dia amaċ,
Slat ċómaċtaċ do neirt;
'S a meadoin ṫ'earcairde go léir,
Riaġail-se iad go ceart.

3 Biaiḋ fós do ṗobal toġṫa féin,
Ro ḟoñṁar mar is cóir;
San lá sin 'na bfoillseóċaḋ tu,
Do ċómaċt féin go mór.

A sgéim áluiñ do nꝺoiṁṫaċt griñ,
O broiñ na maiḋne moċ;
Mar ḋruċt a silt anuas o neaṁ,
Ta ṫ'oige iomarcaċ.

4 Do ṁioñuiġ Dia Jehobah mór,
'S nior aiṫreaċ leis mar riñ;
Do réir deaġ-úird Melċisedec,
Gur sagart tu gaċ liñ.

5 An Tiġerna ta air do ḋeis,
Trom-ḃuailter leis go gairg;
Na Riġṫe laidre cuṁaċtaċ,
San ló na lasfuis ḟeirg.

6 Measg na gcineaḋaċ ḃeir se breiṫ,
Líonfuiḋ gaċ áit go fíor;
Le corpaiḃ marḃa 's loitear leis,
Na huaċdaráin air Thíor.

7 A's aṁsa tsliġe ólfuiġ se,
Deoċ as na sruṫaiḃ luaṫ;
A's air an adḃarsoin fa deóiġ,
Tóġfuiġ se ceañ le buaḋ.

## CXI Psalm.

Molaiḋ Dia, síor-ṁoluim-se é,
Lém' ċroiḋe air fad go hárd;
A gcóṁdail ṁór na bfíréan ceart,
San gcóiṁṫionol 'sgaċ áird.

2 Ta gníoṁarṫa an Tiġearna,
Iomarcaċ mór go léir;
A's taisbeuntar don uile neaċ,
Ionta d'á bfuil dúil ġéur.

3 Tha obair sin ro-onóireaċ,
Ro-ġlórṁuir fós gan breug;
Ta fíreuntaċt Jehoba ṁóir,
Buan-ṁarṫanaċ gan tréug.

4 A gníoṁarṫa ro iongantaċ,
Air cuiṁne ċuir go beaċt;
Ata Jehobah grásṁur caoin,
A's lañ do ṫrocaireaċt.

5 Do ṫug se biaḋ a's lón don druing,
D'ar éagal e do ġnáṫ;
A's an cuñraḋ do rin se leó,
Cuiṁneoċuiġ se go bráṫ.

6 D'a ṗobal féin do ċur a gcéill,
Neart a ṡaoṫair iongantaċ;
Do ṫabairt dóib mar ṡeilḃ go buan,
Oiġreaċt na nGeintileaċ.

7 Fírinne a's ceart gníoṁ a láṁ,
Ta 'reaċta daingion fíor:
8 Déanta le ceartas fírinneaċ,
Taid seasṁaċ buan do ṡíor.

9 Do ṡaoraiġ leis a ḋaoine féin,
A's dórduiġ Dia na bḟeart;
A ċunnrad, ta ainmsean naoṁṫa,
A's urramaċ glan-ċeart.

10 'Se túis na heagna eagla Dé,
Deaġ-ṫuigse ta 'ge'n dream;
Ghníḋ aiṫeanta go ceart a's fíor,
Mairiġ a ċlúḋ gaċ am.

## CXII Psalm.

O tugaiġ molaḋ mór do Dhia,
Is beannuiġṫe an te go beaċt;
Air a bḟuil eagla Dé 's dar b'ionṁuin,
Go mór a ḋliġe 's a reaċt.

2 A ṡlioċt buḋ coṁaċtaċ ansa tír,
'S ro beannuiġṫe síolraċ faoi:
3 Ta maoin a's saiḋbreas iona ṫeaċ,
'S fíréuntaċt buan gan ḋíṫ.

4 'Éirgiḋ solus don droing díriġ,
Traṫ bíḋ a ndorċadas;
Don ġrásaṁuil a's don trócaireaċ,
A's don ḟíréun gan ċeas.

5 Ata se grásaṁuil airleaċtaċ,
An duine maiṫ go deó;
Le breiṫeaṁnus ceannsóċaḋ se,
A ḃriaṫra ceart gan ġó.

6 'Óir ċoiḋċe ni beiṫ eiñiḋ añ,
Do ċorróiġ e go mór;
Aċt an fíréun air cuiṁne beir,
Go síoruiḋe mar is cóir.

7 Faitċios ni biaiḋ air an bfíréun,
Fa ċlos droċ-ṫairsg no sgéul;
Ta ċroiḋe dionġmálta dóṫċuiseaċ,
San Tiġearna ta gan ḃao'l.

8 Ta a ċroiḋe-sean go dainġion buan,
Ni biaiḋ aon eagla air;
No go bfacaiḋ air easċáirdiḃ,
A ṁian 's a ṫoil le cear.

9 Do spréiḋse, 's do na boċtaiḃ ṫug,
Ḟhíréuntaċt mairfiġ sior;
'Árdóiġfior 'aḋarc go han-mór,
Le glóire buan go fíor.

10 Tráṫ ċífe an peacaċ, feargaċ beiḋ,
'S lé'n ḟiaclaiḃ geairfa sé ;
'Seargaiġ se, a's meiṫfe mian,
An ċiontaiġ feaḋ gaċ ré.

## CXIII Psalm.

Moluiġ an Tiġearna, moluiġ,
Do ṡíor agus do ġnáṫ ;
A ṡeirḃísiġ an Dé ro árd,
Ainm súd molluiġ' go bráṫ.

2 Ainm an Ti'arna biaiḋ beannuiġṫe,
'O'n uair-si amaċ go bráṫ.
3 O éirġe gréine gus a luiġe,
Moltar ainm Dé gaċ trá'ṫ.

4 Is árd ó's cionn gaċ tír ṫá Dia,
'S ó's cionn na neaṁ a ġlóir.
5 Cia 's cosṁuil ris an Ti'arna Dia,
Arduiġeas é féin go mór.

6 'Se an Triaṫ a ċromas a nuas,
A's úṁluiġeas é féin ;
D'ḟéuċain anns a dtalaṁ go cruinn
'S annsna flaiṫios go gléin'.

7 Tógas as an luaiṫreaḋ an boċd,
'S ó'n ṫoileaċ an truagán ;
8 Chum a suiġṫe a ḃfoċair ċinn,
A's uaċdaráin a ṫáin.

9 Bheir se air ṁnaoi ata gan slioċd,
'Aitreab a dtiġ go fíor;
Na maiṫir claiñe luaṫġairiġ,
Moluiḋse Dia do ṡíor.

## CXIV Psalm.

An tan do ċuaiġ Israel amaċ,
'O'n 'Egipt ioña ló;
Tiġ Jacob fós o ċoiṁṫeaċaib,
'Nar tuigeaḋ 'dteanga leó.

2 Bhí a nJúdah a naoiṁṫaċt sin
'S a ṫiġearnas 'nIsráel,
3 An ṁuir tráṫ ċonairc, ṫeiṫ go luaṫ,
Jordan air ais do ḟill.

4 Na sléibte ling ma reiṫeḋ bras,
'S na cnocáin fós mar uain.
5 Cread fáṫ a ṁuir ar ṫeiṫ tu as?
'S Jordáin fá'r ḟill tu 'luaim.

6 Cread fá ar leim sib, ṡleibte árd,
Nar reiṫeaḋ meargánt bras;
Cread fá ma uain an tréda fós,
Léim sib a ċnoca glas.

7 O ṫailiṁ crioṫnuiġ le uaṫbás,
Roiṁ ġnuis Jehobah ṁóir;
A laiṫir ġnúis dé Jacoib fós,
O crioṫnuiġ mar is cóir.

8 Noċ iompoiġeas an ċarruic ċruaiġ,
Na loċan uisge breaġ;
'S an ċloċṫeine na ṫiobruid úr,
Le na ċómaċt gan tráġ.

## CXV Psalm.

Ni duiñe, a Ṫi'arna, ni duiñ,
Aċt dod' ainmféin t'ur glóir;
Air son do ṫrócaire ta sióir,
A's t'fíriñe ta cóir.

2 Cread fa 'nab'raḋ na geintliġe, '
Cábfuil a nDia a nois.
3 Ar nDia-na 'ta 's na flaiṫios ṡuas,
Riñ se gaċ níḋ b'áill leis.

4 A nioḋail, 's airgiod iad a's ór,
Obair láiṁ duine féin;
5 Ta aco béil 's ni laḃran siad,
A's ruisg na feicean lés.

6 Atáid cluasa 'co sni ċluiñid leó,
A's sróin gan bolaḋ iont';
7 A láṁa gan lúṫ 's a gcos gan ċéim,
A's a sgórnaċ gan ċaint.

8 An luċt dealḃas a's ġéilleas dóiḃ,
Ro ċosṁuil iad riu féin.
9 O Isræl deanra dóiġ as Dia,
'Se'n sgiaṫ san congnaḋ tréun.

10 'Thiġ Aároin, o dean bun sa Triaṫ,
Se'n congnaḋ a's an sgiaṫ.
11 Luċt eagla Dé, lán earbaiḋ añ,
Bhar sgiaṫ 's bar neart se Dia.

12 Jehoba Dia ḃi cuiṁneac oirñ,
Beanóċuiġ se siñ féin;
Beañoċtar leis tiġ Israeil,
A's teaċ Aároin mar an ccéadn.

13 An beag 'san mór d'ar eagal dia,
Beañoċuiġ se go caoin.
14 Cuirfiġ se siḃ a nuiḃir ṁóir,
Siḃ féin 's bur cclañ araon.

15 Is beañuiḋe siḃ ó'n Ti'arna Dia,
Riñ neaṁ 'san uir go leir.
16 An talaṁ ṫug do ċlañ na ndaoin',
'S leis féin ard-neaṁ na spéur.

17 Na mairḃ nó'n dream ṫéid sios na ttaṁ,
Don uaiġ ni ṁoluiḋ Dia.
18 Aċ molfar liñ e'nois, 's go bráċ.
Moluiḋe go hárd an Triaṫ.

CXVI Psalm.

'S ionṁuin leam Dia, do ḃríġ gur éist,
Mo ġuṫ a's m'urnuiḋé fós.
2 Gairfeaḋ air feaḋ mo ḃeo, air son,
Gur ċlaon liom sios a ċluas.

3 Diaḋ umain gaiṫ a's guin an báis,
Ghaḃ fóirluñ ifriñ me;
Glac buaireaḋ a's aṁgar me go teañ,
Craḋ ṫainic orm a's claoiḋ.

4 Air ainm Jehoḃa ġair me an sin,
(Nairso a laḃairt sis);
O Dhia mo Thiġearna, guiḋim ort,
Saor m'anam boċt anois.

5 Ta Jehoḃah grás'ul fíréunta,
'Sas trócaireaċ ár nDia.
6 Na daoine censa ċúṁduiġin, se,
'Fiosluiġ me, a's ṡaor an Triaċ.

7 O m'anam, féuċ a's fill anois,
A'd' ṡuaiṁnis féin go sáṁ;
Riñ Dia go deónaċ fairsing duit,
Le tóirbeartas a laṁ.

8 O ġabaḋ' a's ó ċuntaḃairt báis,
Do ṡaor tu m'tanam boċt;
No ċos do ṡaor ó ṡleaṁnuḋaḋ,
'S mo ṡul o deóruiḃ goirt.

9 A láṫair Dé a dtír na mbeó,
Go díreaċ gluaisfear liom;
10 Do ḃríġ gur ċreidior, laḃair me,
Bhíos air mo ċlaoiḋ go trom.

11 Aṅ m'feirg duḃairt me féin marso,
Is bréugaċ gaċ neaċ leam:
12 Creud a ḃéaras me anois do Dhia,
Air son a ndearnuiḋ ḋam.
13 Cupán an tslánuiġṫe glacfa me,
'S air ainm Dé gáirfeaḋ me:
14 Laiṫir a ḋaoine uile anois,
Iocfad mo ṁóid go glé.
15 Is mórluaiġ ag Dia bás a naoṁ,
16 'Dhé, ṫ'óglaċ 's me, go beaċt;
'S mé do ṡearḃḟó'ntuiġe 's mac ṫ'inilt,
No ċuḃreaċ 'sgaoileaġ leat.
17 Do ḃearad ioḋbairt molta ḋuit,
Gairfeaḋ air ainm mo Dhé;
18 Na ṁóide iocfad anois re Dia,
Laṫair a ṡlóiġ go léir.
19 A bpalais aluiṅ aros De,
A'd' ṁeoḋuin féin go fíor;
'O ċaṫair ard Jerusalem,
Moluiḋe an Triaṫ do ṡíor.

## CXVII Psalm.

O tuguiḋe molaḋ mór do Dhia,
Gaċ cine d'a bfuil aṅ;
'S gaċ uile ṗobal ansa mbiṫ,
Moluiḋse Dia na raṅ.

2 'Oir is mór a cumañ trócaireċ,
D'ḟorail se duñ go léir;
Ta fíriñ Dé sior-ṁarṫanaċ,
Molvidse Jehobah treun.

## CXVIII Psalm.

O molvide Dia, oir ṫa se maiṫ,
Sior-ṁairen trócaire Dé.
2 Abrad clañ Israel anois,
Gur buan a ġrás gaċ Re.

3 Tiġ Aaroin abrad ṡiad anois,
Gur ṡiorrvide trócaire Dé:
4 Abrad an druing d'ar eagal Dia,
Gur buan a ġrás gaċ re.

5 A'm' anacar ġoir me an Triaṫ,
A's ḟregair sesion mé;
An ionad ḟairsing agus réid,
Ṡocruiġ se me go seiṁ.

6 An Tiġearna air mo ṡonsa ta,
Ni heagal liom go braṫ;
Eiñid ḟedas duine anḃfañ,
A déanaṁ riom on tráṫ.

7 'Mesg luċt mo ċuidiġ ata Dia,
Ag sesaṁ liom le neart;
Air luċt mo ṁioruin uime sin,
Chi'm mo ṡasaṁ a teaċt,

8 'S fęrr dóċas ċur a nDia na ngrás,
Na 'nduine beo fan ngréin:
9 Is fęrr Dia ġaḃail mar ċultaiċ,
Na prionnsuiḋe móra tréun.

10 Do ċuartuiġ umam air gaċ laiṁ,
Na cineaḋa 'sa tóir;
Aċt sgaiṫfead agus sgriosfęd iad,
A nainm Jehoḃa ṁóir.

11 Chuairtiġędar me air gaċ taoḃ,
Thainiġ siad a'm' ṫiomċioll fós;
Aċt a nainm an Tiġęrna ṁóir,
Gęrrfad diom iad gan sóḃ's.

12 Nar beaċaiḃ ċuartíġędar me,
Air na múċaḋ taid as;
Nar ṫeine droiġęn go ro ġęrr,
'Nainm Dé beiḋ gęrrṫa 'maċ.

13 Dom' lęgaḋ, ṫeań tu orm go dlúṫ,
Aċt ċuidiġ liomsa Dia.
14 'S e Dia mo ċaintic, a's mo nęrt,
'S e's slanúġ' daṁ an Triaṫ.

15 Glóir luaṫġaire a's slainte ta,
A bpailiuiniḃ na saoiḋ;
Agus dęslaṁ Jehoḃa ṫréin,
Go cróḋa ṫeań, gan ċlaoiḋ.

16 Ta tréun-laiṁ des an Tiġerna,
Ag arduġaḋ go mór;
Do riñeḋ berta iongantа,
Le deas-laiṁ Dé na nglóir.

17 Ni ḃfuiġiod bas aċ maired beo,
A's foillséo'd ferta Dé.
18 Trom smaċtuiġ Dia me, aċ go bas,
Nior ṫoirbir an Triaṫ me.

19 'O fosgail dam go fairing reiḋ,
Getuiḋe na ḃionracuis;
Raċfaḋ me a steaċ ionta súd,
Ag molaḋ Dé gan ċeas.

20 'Se so geata Dé 'na raċaid a steċ,
Na daoine cóire caoiṁ.
21 Sior-ṁolfaḋ ṫu, oir ċluin tu me,
Is tu mo ṡláinte féin.

22 An ċloċ do ḋiultadar na saoir.
Cloċ-ċiñ an ċuiñe í.
23 Se ferta Dé, ro iongantaċ,
'Nar suilibne an gniom.

24 Se so an la a d'órduiġ Dia.
Biom luaṫgáireċ a's ait.
25 Guiḋim anois, guiḋim ort a Dhé,
Soirbiġ 's tarṫiġ siñ leat.

26 Beñuiġe an néċ do ṫig mar-so,
A nainm an Tiġ'arna ṁóir;
Beñuiġmid ó ṫiġ na ngrás,
Nar a bfuil Dia a nglóir.

27 'S e Dia Jehóbah ṫug solus duñ,
Cengluiġ le córduib cruaiġ;
Do ċornuib na haltóra naoṁ',
An iodbairt beir sib uaiḃ.

28 Is tu mo Dhia sior-ṁolfad ṫu,
Fíor-árdóċad mo Dhia.

29 Moluiḋ an Ti'arna, óir ta se maiṫ,
Sior-ṁairean grás an Triaṫ.

## CXIX Psalm.

### א Aleph.

'S beñuiḋ an druing ta ionruic glan,
San tsliġe dìreċ ċóir;
An druing 'siublas fós a ndliġeḋ,
'Ard Thiġerna na nglóir.

2 Is beñuiḋe an ṁuintir úd maraon,
Ċhóiṁéḋas fiaḋnuis' Dé;
A's d'iarras e go dìċċiollaċ,
Lé n'uile ċroiḋe gaċ ré.

3 'Na sliġibrean fíor-ġluaisfear léo,
'S ni ḋéanuid aingiḋeċt.

4 D'aiṫin duñ go ccoiṁéḋfaḋ sin.
Go grionlaċ a reċt.

5 'O stiúir mo ċéim 's coiṁedtar leam,
Do reċt da maiṫe féin!
6 'S naċ ngaḃfaiṁ náir, trat beirim spéis,
Do d' aiṫintiḃ go léir.

7 Le díoġrais croiḋe go fírinneċ,
Nór-ṁolfad ṫu go biṅ;
Air ḟoġluim daṁ do ḃreiṫeṁnais,
Do ċertais naoṁṫa griṅ.

8 Do reċta coiṁed as so suas,
Se rún mo ċroiḋe a ġnáṫ;
A Ṫiġerna na tréigse me,
'S na cuir me uait go bráṫ.

ב Beth.

9 Cred leis a nglanfuiġ an toġánaċ
A ṡliġe fein go ceart?
Tré ḟaicill maiṫ a's fósaire,
'Réir d'focuil a's do reċd.

10 Le m'uile ċroiḋe go hiomad'uil,
Do loirg me ṫu go beċt;
Na leig daṁ dul air seċarán,
'O' d'aiṫintiḃ roiċert.

11 Ar egala ċoir, d'foluiġis féin,
Do ḃriaṫra aṅ mo ċroiḋe.
12 'O teguisg daṁ do reċt go dluiṫ,
'S beaṅuiġṫe ṫú a'd' Ríġ.

13 Lé m' ḃilib ceart a's cóir do ḃéil,
'Noċt me air fad 's ar leiṫead.
14 Sliġe ṫ'fiadnuisead b'aoibine liom,
Na saidbreas mór dá ṁéad.

15 Breiṫneoċuiġ me le m'uile smuain,
Air d'aiṫintib go léir;
Air ċéimeanib do ṡliġṫe Dhé,
Sior-dearcfad féin go géar.

16 Glacfa me tlaċt a's dúil ro ṁaiṫ,
Do d' reaċdaib-se go léir;
Ar dearmad fós ni leigfead uaim,
Deaġ-ḃriaṫar glan do ḃéil.

ג Gimel.

17 Cuitiġ le do ṡearḃḟóġantuiġe,
A Ṫiġ'arna na ḃfeart;
Go mairiġ me gan claoidċint fós,
'Coiṁead do ḃriaṫar ceart.

18 Fosguil mo rusg a's ċidfe mé,
Iongantas as do reaċt.
19 Is coigcríoċ me air an uir seal,
Na foluiġ uaim do ċeart.

20 Ta m'anam briste bruiġte 'stiġ,
A's dubloite fá ḃrón;
Ag meud mo ṫograid a's mo ṁian,
Dod' ḃreiṫeaṁnais gan ón.

21 Luċt uaiḃir malluiġṫe d'imḋearg tú,
Chlaon ó d' aiṫeantaiḃ-se.
22 Aṫruiġ uaimse miṁeas a's spíd,
'Oir ċoiṁead me ṫ'fiaḋnuise.

23 A'm' aġaiḋ labair prionnsuiḋe tréun,
Air suiḋe ḋóiḃ súd le ċéil';
Aċt air do ḋliġṫiḃ-se ro naoṁ',
Do smuainiġ d'oglaċ féin.

24 Taim gabail tlaċt a's ġean ro ṁór,
Dod ḟiaḋnuis' ḟírineaċ;
A's mar an ccéadn' ta siad a m'féiḋm,
Mar luċt mo ċóṁairleaċ.

ד Daleth.

25 Ta m'anam a leanṁuin gus a núir,
Réir d'focuil beóġuiḋ mé.
26 Noċt me mo ṡliġe, a's d'eist tu riom,
Múin daṁ do reaċt, a Dhé.

27 Air ṡliġṫiḃ fíor-ġlan h'aiṫeantaḋ,
T'uir daṁsa tuicse ġéur;
Ionnus air d'feartuiḃ iongantaċ,
Go smuaineóċuin le céill.

28 Ta m'anam a leaġaḋ síos le brón,
Réir d'focuil neartuiġ me.
29 Fiar-ṡliġe na bréige seaċain uaim,
A's deónuiġ daṁ a Dhe.

30 Slíġe na fírinne ionnruic ġlan,
Is í is roġuin leam;
Do ċuir me do ċeirt breiṫeaṁnas,
Faṁ' ċċoṁair féin gaċ am.

31 Do ġreimuiġios fós go diċċiollaċ,
Red' ḟiaḋa ndoṁṫa féin;
Na cuir go haṁluaḋ 'náire me,
A Ṫhriaċ ta laidir tréun.

32 A slíġe ḟíor-ġlan d'aiteanta,
Síor riṫfiḋ me le tlás;
Traṫ ġniḋṫear leat mo ċroiḋe teann.
Le fairs'neaċt mór gan ċás.

ה He.

33 Slíġe do reċta teġuisg daṁ,
O Dhia, Jehoba ṫréin;
Coiṁéadfad go ġrionġalaċ,
Go fuinn mo ḃeaṫa féin.

34 Tuicse a's éolas tabair daṁ,
A's cōimeadfuiḋ me do reaċd;
A's fós lém' ċroiḋe féin go leir,
Coiṁéadfad e go beaċt.

35 A ccéim do reaċt t'uir ormsa triall,
'Oir daṁ is ionṁuine.

36 Mo ċroiḋe ċum t'fiaḋnuise claon,
A's ni ċum sainte 'Dhé.

37 'O ḋearca air a ndíomḋaineas,
Fill mo ṡúile a Dhé;
Aċt an do ṡliġte naoṁta féin,
Aiṫbeóġuiġ ṫusa mé.

38 O daingniġ d'focal fírinneaċ,
Dod' óglaċ féin gó dian;
Don neaċ ṫug suas é féin air fad,
Dod' eagla a nois le cian.

39 Fill uaim naire, d'ar eagal liom,
Oir is maiṫ do ḃreiṫ a Dhé.
40 Feuċ, is ionṁuin leamsa d'aiṫeanta,
A'd' ḟírinn beoḋuiġ me.

ו Bau.

41 Tigdís do ṫrócaireaḋa mar an ccéadn',
Dom' ionsuide féin a Dhé;
D'fuasglaḋ ceart a's do ṡláinte ċaoiṁ,
A réir do ḃreiṫre glé.

42 Nairsion do neaċ béir maslaḋ daṁ,
Biaiḋ agam freagraḋ cóir;
Oir an do ḟocal fírinneaċ,
Cuirfeaḋ mo doċas mór.

43 Focal na fírinne na beir leat,
Go hiomlan as mo béul;
'Oir ann do ḃreaṫeaṁnas ro ċeart,
Do ḃi mo doċas féin.

44 Mar sin go suṫain a's go síor,
Cóiṁéadfad mé do reaċt.
45 Anson gur iarr me d'aiṫeantaiḃ,
Siubólad go fairsiong ceart.

46 A bfiadnuis ríġṫead laḃóruiġ mé,
Air ṫeasdas Dé gan sgáṫ.
47 'S biaiḋ dúil agam aṁ ṫ'aiṫeantaiḃ,
Go mór d'á dtug me grád.

48 'S ċum ṫ'aiṫeanta da dtug me toil,
Tógfad suas mo láṁa.
A's aṁ do reaċtaiḃ déanfad me,
Smuainead oiḋċe a's lá.

ז Sain.

49 Cuiṁniġ an ḃriaṫar úd, a Dhé,
Dod' óglaċ féin anois;
D'á ttug tu mar ḃarr dóċuis daṁ,
'S gur ḋearḃais mise ris.

50 'Se so mo ṁeisneċ a's mo ṡoḋ,
A' m'anacar roi-ġéur;
Oir riṅ do ḃriaṫar fírinneaċ,
Mo ḃéoḋaḋ suas go tréun.

51 Do ḃi me mar ball ṁagaiġ ṁóir,
Ag daoinib ardánaċ;
Gidead níor lúb me ó'd ḋliġead,
Le claonaḋ seaċranaċ.

52 Do ḃreiṫeaṁnais do ḃí o ċian,
Chuiṁniġ me, Dhia go léir;
A's ġlac me ċugam a ris an sin,
Neirneaċ mór a'm' ḟéidm.

53 Dá ḃriġ gur ṫréig na daoi do reaċt,
Ghlac uaṫḃas me go mór.
54 A ttiġ mo ċuairt a's m'oiliṫre,
Do reaċta b'iad mo ċeól.

55 Chuiṁniġ me d'ainm san oiḋċe', Dhé,
A's coiṁeadfad me do reaċt.
56 Fuair me so, 'ḃriġ gur ċoiṁlion me,
Do ḋliġṫe-si go beaċt.

ח Cheth.

57 No ċóṁroinn a's mo ċranċar tu,
A Ṫiġearna a's a Dhé;
Do ġeallas go ciṅte do ráḋ,
Choiṁead air feaḋ gaċ ré.

58 Le m'uile ċroiḋe ġuiḋe me air,
Do ġnuis 's do ġrasa féin;
A réir do ḃriaṫar ḟírinneaċ,
Déan trócair orm go caoin.

59 Do ḃreaṫnuiġ me, mo ṡliġṫe féin,
A's réd' ḟiaḋa d'ḟill mo ċos.
60 Rinnis deiṫfir cóiṁead d'aiṫeanta,
'S níor ġab me spás na fois.

61 Shlád sluaġ na gcioñtaċ me go dian,
Níor ḋearmuid me do reaċt.
62 San ṁeóḋon oiḋċe éireóċuiġ me,
Go molfaiñ ṫu go ceart.

63 'S fęr comuiñ me a's cómpánaċ,
Don ḋruing d'ar eagal ṫú;
'S don luċt úd a ċoiṁędas fós,
T'fíor-aiṫeanta go bluiġ.

64 O Tiġęrna tá'n talaṁ lán,
Dod' ġrás 's dód ṫrócaire ċaoiṁ;
Tuicse agus eólas tabair ḋaṁ,
A'd' ręċtuib ta ro naoiṁ.

D Teth.

65 Dod' óglaċ riñ tu maiṫ, a Dhé,
Do réir do ḃriaṫair ċęrt.
66 Eagna a's eolas tęgasg ḋaṁ,
'Oir ċreidęs féin do ręċd.

67 Roiṁ mo ḃuaiḋręḋ air seċrán ċuas,
Aċt d'focal ġléiḋ me 'nois.
68 Is maiṫ tu fós, a's ġniḋ tu maiṫ.
Añ d'aiṫ'nib tęgaisg mis'.

69 Do ċumadar na huaiḃriġ borb,
A'm' aġaiḋ ana ḃréug;
Aċt cóiṁéadfa me ṫaiṫęnta,
Re croiḋe iomlán gan tréug.

70 Ta 'gcroiḋe raṁar a's meiṫ go leór,
Nar ḟaill ro ard gan ġó;
Aċt ta mo ḋúl-se gan ón traġ,
Añ do ḋlíġe féin gaċ ló.

71 'S maiṫ daṁsa 'nois go raiḃ me féin,
A mbuai'rt 'sa naṁgar ġéur;
Do ċum go bḟoġluimfiñ go beacht,
Do reaċta ceart go léir.

72 Is fearr daṁ go mor an reacht' ta,
A' teaċt ó'd' ḃeul amaċ;
Na mílte dluġ don airgiod ġlan,
'S don ór is deirge dreaċ.

י Jod.

73 Do riñ a's dealḃ do láṁa me,
Déan tuċseaċ me dá réir;
Do ċum go bḟuḋiñ eolus maiṫ,
Air d'aiṫeantuiḃ go léir.

74 Traċ ċi do ṗobal me, bíḋ ait,
'Oir doiġ me añ do réaċt.
75 'Ḋia, ċí'm gur ceart do ḃreiṫ, le cóir,
Do ġortuiġ tu me go ceart'.

76 'Ḋé guiḋim ort, do ṫrócair ċaoiṁ,
Th'uirt meisneaċ daṁsa'nois;
Do réir an ḟocail labair tu,
Re d'óglaċ féin gan ċlis.

77 O tigeaḋ ċugam féin anoir,
Do ṫrócaire ċaoiṁ a Dhé;
Dom ċonġbail beó, oir se do reaċt,
Mo ṁian 's mo ṫlaċt gaċ ré.

78 Na huaiḃriġ claoiḋtear iad air fad,
Bhain riom gan ċúis gan faṫ;
Go fealltaċ fiar, aċt smuainteóiġ me,
Air d'aiṫeantuiḃ gaċ lá.

79 Fillfear anoir, luċt ṫ'eagla rium,
'S an druing dar eól do ṫeist.
80 Mo ċroiḋe bíoḋ fóirfe ann do reaċt
'S na bímse naireaċ feasd'.

כ Caph.

81 Ta m'anam ċum do ṡlánuiġṫe,
Ag meirtniúġaḋ a Dhé;
Aċt ann do ḃréiṫir mo ḋóiġ ḃí,
Go buan gan sgur an lae.

82 Tré do ráḋ failliġiḋ mo ruisg,
Ag ráḋ, fós coin a ġníḋ'r?
83 Oir taim mar ċruiscin anns a toit,
'S do reaċt a'm' cuiṁne ṡíor.

84 Ca ṁéud iad laeṫe d'óglaiġ féin?
A's fós, a Dhé, cia huair?
Breaṫamnas ċuirfeas tu a ngníoṁ,
Air ḋrong ta orm san tóir?

85 An drong' ta lañ de'n uabar claon,
Dhaṁsa ṫoċaill siad poll;
A's sluic doṁain, 'naġaiḋ do ḋliġe,
Le ḟioċ agus mór-ḟeall.

86 Géirleanuid me go héuccóireaċ,
'Dhé ḟurtuiġ me a'm' ḟéiḋm;
Oir taitneaċ agus fíriñeaċ,
Ta d'aiṫeanta leam féin.

87 'S beg nar ċlaoiḋeaḋ air talaṁ me
Níor ṫréig me ṫ'iar'tas naoṁ;
88 Go gcóiṁéadfaiñ breiṫeaṁnais do ḃéil,
Aiṫḃeoġuiḋ me go caoṁ.

ל Lamed.

89 Ta d'focal bunáiteaċ go bráċ,
'S na neaṁuiḃ ḟuas, a Dhe:
90 Ta d'ḟiriñ agus dírleaċt ċaoiṁ,
Buan-ṁarṫanaċ gaċ ré;

Do ḋaingniuġaḋ an talaṁ leat,
'S na ṡeasaṁ ta d'a réir.
91 Ta buan a ndiuġ' réir d'aiṫne féin,
Do ṁuintir iad go léir.

92 Muna beiṫ gur ġab me taitneaṁ mór,
Dod' ḟocal fíriñeaċ;
Meaṫfaiñ go luat, a's ġeobfaiñ bas,
A'm' aṁgar iomarcaċ.

93 Daiṫeanta ni dearmódfa me,
'Oir beoduiġ tu me leo.

94 'S leat me, oirṁ foir; óir d'iarr me féin,
D'aiṫeanta maiṫ gaċ ló.

95 Do bi luċt cora a bfaire ġéar,
A'm' ḟeiṫeaṁ ċum mo sgrios;
Aċt air do ṫeasdas ḟírinneaċ,
Lem' smuaintib dearcuiġ mis.

96 Crioċ gaċ iomláine do ċonnairc me,
San tsaoġalso d'á ṁéud;
Aċ d'focal ta gan tomas fos,
A bfairrsneaċd 's a léud.

מ Nem.

97 Cia ionṁuin liom do dliġe a Dhé,
No smuaine é gaċ lá.

98 'Os m'eascaraib ṫug eagna dam,
Led' reaċt, ta leam do ġnáṫ.

99 'Os cionn mo ṫeagasgóiriḋe air fad,
Taim tuigseaċ ann do réir;
Oir is iad do naoṁ-ḟiadnuisi 'Dhe,
No smuaineaḋ go ro léir.

100 Taim tuiceaċ, eagnuiḋe fós ó's cionn,
Gaċ seanóir ann san tír;
Airson gur ċoiṁead me go ceart,
Gaċ aiṫne duit go fíor.

101 D'ḟill me mo ċos ó rian gaċ ulc,
Le d'focal ċongbáil ceart.
102 Nior ċlaon me fós ó d' breiṫeaṁnas,
Oir muinead mise leat.

103 Leṁ' blas cia millis ó mo Dhia,
Do ḃriaṫra ceart go léir?
Is millse do mo ċarbad iad,
Na mil air fead mo ḃéil.

104 Tre d'aiṫeantiḃ ro ċeart a Dhé,
Deġ-eagna ġeiḃ mo ċroide;
Sliġe ṁeangaċ ṁeablaċ uimeḟn
Is fuaṫ leam féin gaċ lói.

נ Nun.

105 Is lóċran t'focal féin dom ċois,
A's solus dam ċéim go beaċd.
106 Do ṁionnuiġ mé a's déan d'a réir,
Go gcoiṁeadfain do reaċd.

107 Bhi me a mbuaireadh iomarcaċ,
O Ṫiġearna na bfeart;
Do réir a nfocail labáir tu,
Aiṫbeoġuiġ me léd' neart.

108 Gab go taitneaṁaċ (guiḋim ort),
Offráil mo ḃéil anois;
A beirim duit go tolteanaċ,
Sdiuir me a'd' breiṫeaṁnuis.

109 'Ta m'anam bocht a'm' laiṁ do ġnáṫ,
Acṫ ċuiṁniġ me do reacht.

110 Na peacaiġ do ċuir róṁam-sa dul,
Gíḋ' níor ċlaonas ó d' ċeart.

111 Do ṫeasdas fíor do ġaiḃ me féin,
Nar oiġreacṫ ḃuan go bráċ;
'Oir beir siad dam ċroiḋe d'uḃaċ, trom,
Suḃaċas mór do ġnáṫ.

112 D'fill me mo ċroiḋe a's fós do ċum,
Go ndéanfuiḋ liom gan ġó;
Do reaċta cearta a ċur a ngníoṁ,
O so amaċ go deó.

ס Samech.

113 Is fuaṫ liom smuaintiġ díoṁaoineċ;
Dod' ḋliġeaḋ beir me ġraḋ.

114 'S tu m'ionad foluiġṫe a's mo sgiaṫ:
Bhi mo ḋóiġ a d'focal tráṫ.

115 O fibre a ċleacht beiṫ 'déanaṁ uilc,
Imṫiġe uamsa anois;
'Oir aiṫeanta mo Thi'arna Dia,
Le ġraḋ coiṁeadfa mis?

116 Reir d'focul déan mo ċongḃál suas,
A ċum go mairfiḋ beó;
'S na leig fuiḋ naire me fá ċuis,
No ḋóċuis féin gaċ ló.

117 Congbuiġ me suas, a's biaiḋ me saor;
Le dúil do ġnáṫ a'd' reaċt.
118 An méid ó'd' dliġe air seaċran ċuaiġ,
Do ḟaltrais sios le smaċt.

119 'Oir is neaṁḟírinne a ngaingid fós,
A's teilgfior iad amaċ,
Nar ḟal a bfuil do ṗeacaiġ truaġ,
Air a núir fa seaċ.

120 D'a bríġ gun ċ'ḟiaḋnuiġ gráḋaim,
Sléd' uaṁan ċrioṫnuiġ m'feoil;
A's do breiṫeaṁnus' ta do ġnáṫ,
An eagla ṁór daṁ' ṡeól.

Y Nain.

121 Rinn me breiṫeaṁnus agus ceart,
Na faġ fuiḋ ḟóirneart me.
122 Dod' óglaċ féin bí dilios maiṫ,
Na claoiḋeaḋ me na daoiḋ.

123 A ndiaiġ do ṡláinte carṫanuiġ,
No ṡúile dorċa tá;
Is air do bréiṫir dilios fós,
Táim ag feiṫioṁ do ġnáṫ.

124 Dean dod' ḟeiḋmeanaċ réir do ġrás,
Do reaċta teagasg ḋo.
125 D'óglaċ is me, t'uir tuicse daṁ,
Chum go m'eól dom do ġuṫ.

126 Is miṫid duit gnioṁ, a ṫaisbeanad,
A Dhe Jehoba ṫréin;
Arson gur sgaoilead 'sgur briseadar,
D'aiṫeanta naoṁṫa féin.

127 Air an adḃarsoin is añsa liom,
Th'aiṫeanta ta ro ċóir;
Na ór mór-luaiġ bí's glan a ngné,
Air na ċur suas a stór.

128 Measuim d'aiṫeanta, uime sin,
Beiṫ ceart, san uile níd;
Aċt fuaṫ a's searḃus do mo ċroide,
Luċt ceilge na gcaim-slíġ.

פ Pe.

129 Ta d'focal agus d'fiadnuisead,
A Dhé ro-iongantaċ;
Is uime sin ġníd m'anam boċt,
A gcóiṁéad go cúramaċ.

130 Bheir dul a steaċ do ḃreiṫre maiṫ,
Solus ro loñraċ glé;
Do ḋaoinib simplíde aineólaċ,
Do beir se eólus réiġ.

131 Go fairsing d'fosguil me mo ḃéul,
'S d'osnuiġios féin go mór;
Fa ṁeud mo ḋuil dod' aiṫeantuiḃ,
Bí'm duḃ-ċroideaċ go leór.

132 Seall a's aṁairc or'm a ḋia!
Le'r b'ionṁúin d'ainm ro naoṁ;
Nar riñeaḋ leat a ġnáṫ don dream,
Deun trócaire orm go caoṁ.

133 Na leig d'urċóid riaġail ó's mo ċioñ,
A'd' bréiṫir daingniġ mo ċéim.
134 O ḟarúġaḋ daoine saor-sa me,
'S coiṁéadfad t'aiṫeanta féin.

135 Dealrúiġ' t'aġaiḋ air t'óglaċ féin,
A's teagaisg dam do ḋliġe.
136 Do ḃríġ naċ gcóiṁéadaid do reaċt,
Bi'd mo ruisg 'riṫ gan sgíṫ.

Y Tsaddi.

137 Is fíréunta ṫu-féin a Ḋé,
A's do ḃreiṫeaṁnuis ta ceart.
138 Th'fiaḋnuiseaḋ d'aiṫin tu do'n tsaoġal,
Ta ro naoṁṫa go beaċt.

139 No ṫeasġráḋ do ġearr me amaċ,
Gan truaḋ aco a'm' ḋáil;
'Bhríġ mo naiṁde gur ḋearmuid siad,
D'focail naoṁṫa 'sa gcáil.

140 'S ro ḟiorġlan, d'focal uime sin,
Is ionmuin le d'óglaċ e.
141 Taim suarac beag, gideaḋ do reaċd,
Ar cuiṁne ní leig me.

142 Is ḟíréuntaċt ḟór d'ḟíréuntaċt-sa
Ta marṫanaċ buan go bráṫ;
Is aṁla soin do ḋlíġe ro ċeart,
A nḟírinn ġloin a tá.

143 Anacar agus goiṁ ro ġéar,
Do ṫarlaiġ orm go teinn;
Gideaḋ ṫ'aiṫeanta-sa ta ro ġlann,
Siad m'aoiḃneas go deiṁin.

144 Fíréuntaċt ṫ'ḟiaḋnuiḟḋe a Ḋhé,
Ta ḟóirṁuiḋe buan go deó;
Tuigse fíor fós taḃair se ḋam,
A's go buan beiḋ me beó.

ק Coṗ.

145 'Éiġim lém' uile ċroiḋe; a Ḋhé,
'Éist, 's coiṁéadfad do reaċt.
146 Chúġadsa ėiġim, tarṫaiġ me,
'S coiṁéadfad ṫ'ḟine beaċd.

147 Ṙoiċ-éirġe me air dteaċd an laé,
A's d'éiġios ort a Ḋhé;
'Oir bi mo ḋóċus muinġíneaċ,
An d'ḟocal dainġion ġlé.

148 Ṙo ṡuile bi gan suan, a dtráṫ,
Na hoiḋċe bi ro ḟad;
Chum smuainiúġaḋ an do ḃréiṫir féin,
A's coiṁnuiġe ann gan stad.

149 Do réir do ċoman̄ tróċaireaċ,
'Eist re mo ġuṫ anois;
'Réir do ḃreiṫeaṁnuis éifeaċtaċ,
Iehoḃa beoṫuiġ mis.

150 Luċt deanta uilc, ta tean̄aḋ orm,
Ata siaḋ' ḃfaḋ ó d' reaċt.

151 Ta tú abfogus' Thi'arna Dia,
Ta d'aiṫeanta fíor 's ceart.

152 Dtaoḃ ṫ'fiaḋnuisiḋe taid fiosaċ dam,
'O ṫosaċ iad go léir;
Go ndearnaḋ leat a socarúġ',
Do ċum beiṫ buan don réir.

ר Resh.

153 Aṁarc a's dearc air m'aṁgar géur,
A's fuasguil orm a m'féiḋm;
Fan adḃarsa nar dearmuid me,
An dliġeaḋ a rin̄ tu féin.

154 Tagair mo ċúis a's fuasguil orm;
'Réir d'focuil déan me beó.

155 Is fada slanúġ' ón gcoirpe,
Do reaċt ni iarṫar leo.

156 'S ro lionṁar mor do ṫróċaire ċaoiṁ,
A Thiġearna 's a Dhé;
'Réir do ḃreiṫeaṁnuis roi-ċeart,
Déan beo ḃiogaṁuil me.

